# LEABHAR
# CLOINNE AODHA BUIDHE

ARNA CHUR I N-EAGAR DO

THADHG Ó DONNCHADHA, D.Litt.,

*Ollamh le Gaedhilg san Choláiste Ollsgoile, Corcaigh*



BAILE ÁTHA CLIATH

ARNA CHUR AMACH D'

OIFIG AN tSOLÁTHAIR I SAORSTÁT ÉIREANN

THAR CIONN

CHOIMISIÚIN LÁIMHSCRÍBHINNÍ NA hÉIREANN

---

Le ceannach tré aon díoltóir leabhar, nó díreach ó
Oifig Díolta Foillseachán Rialtais
5, Sráid Thobair Phádraig, Baile Átha Cliath, C.2

1931

---

7/6

# AN RÉAMRÁDH

## I—CLANN AODHA BUIDHE

An dream úd de mhuinntir Néill ar a dtugtaí Clann Aodha Buidhe[1] ba chuid tábhachtach dhen chineadh iad. Do shíolruigheadar ó Aodh Buidhe Ó Néill, a fuair bás san bhliain 1283. Ar mhac a mhic sin, ar Énrí mhac Briain, mhic Aodha Buidhe, a tugtar Tighearna Cloinne Aodha Buidhe. Siné an uair d'éirigh an ainm ar dtúis. Agus an fear a tháinig 'na dhiaidh sin mar thaoiseach tugtar Ó Néill Buidhe air: b'é sin Muircheartach Ceannfhada, a fuair bás 1395. A mhac san, Brian Ballach .i. an chéad duine dhen ainm sin, isé a tháinig i gceannus 'na dhiaidh. Is air sin a tugtar Mac Uí Néill Buidhe, insna hAnnálaibh. Ón amsan ale is dlúth an bhaint atá ag Cloinn Aodha Buidhe le stair Chúige Uladh.

Bhí fearann dúthchais Cloinne Aodha Buidhe suidhte, ar an dtaobh thiar den Bhanna i gCo. Dhoire. B'é dúthaigh bhunaidh a bhí aca, do réir dheallraimh, an Choill Íochtrach, áit a bhí i gcomhnuidhe i seilbh Uí Néill, agus an dá sheandúthaigh .i. Gleann Con Cadhan agus Cineál Eochaidh. Do réir mar chuadar i líonmhaireacht do ghluaiseadar soir thar an mBanna agus thar Loch nEachach agus do bhuadhadar fearann claidhimh dhóibh féin i nUltaibh .i. i ndeisceart Cho. Aontruma agus i dtuaisceart Cho. an Dúin; agus thugadar an ainm i n-éinfheacht leó. Ins an tseachtmhadh aois déag do bhí Clann Aodha Buidhe sin 'na dhá chuid .i. Clann Aodha Buidhe Thuaidh i gCo. Aontruma ina raibh na cheithre Barúntachta so .i. Tuaim agus Aontruim, Masaréghne agus Béal Feirste; agus Clann Aodha Buidhe Theas i gCo. an Dúin ina raibh na trí barúntachta so .i. an Caisleán Riabhach, agus Aird Íochtrach, agus an Duibhthrian. Do atharruigheadh a dteoranna súd go mór ámh, ó am go ham.

Na fearainn dá ndearnadar Clann Aodha Buidhe

---

[1] Clanaboy, Clandeboy, &c., san Bhéarla.

Buidhe gabháltas dóibh féin, i ndiaidh a chéile, taobh thoir dhen Bhanna, is cóir a rádh gur fearainn iad a bhí roimhe sin i seilbh Gall ó aimsir De Courci (1177). Agus le linn Cloinne Aodha Buidhe do theacht isteach san tír sin do bhí Clann Domhnaill ó Albain ag brughadh isteach ar an dtaobh thuaidh di, ó Dhún Libhse go Latharna.

Rud eile, do bhí, agus tá fós dhá bhunadh Chonnachtach i seilbh fearann ag Cloinn Aodha Buidhe thuaidh, .i. Ó hEadhra (ó Luighne), san Rúta, agus Ó Ruairc (ó Bhréifne), i ngar do Bhaile Meadhonach. Ní fios cathain ná cionnus a rángadar ann, acht gur dócha gurbh iad Clann Aodha Buidhe a thug ann iad, i gcúrsaí cleamhnais b'fhéidir.

I láimhsgríbhinn[2] amháin a fuarthas gach a bhfuil d'aistíbh san leabhar so, idir prós agus filíocht. Tá miontuairisg uirthi sin i n-áit eile. Naoi gcinn is dafhichid do dhántaibh atá ann. Leathsmuigh de sheacht gcinn is do shliocht Aodha Buidhe a ceapadh an cnuasach. Tá trí cinn[3] ar an seacht úd a ceapadh do Thoirdhealbhach Luineach Ó Néill agus dá mhac Art ; ceann amháin[4] ar ríghthibh Eamhna a chuaidh go Teamhair ; ceann[5] ar Mhuircheartach Mhac Earca ; agus dhá cheann eile[6] is aistí litríochta iad.

Is follus uaidh sin gur ceapadh urmhór den chnuasach so filíochta ar Mhuinntir Néill Chloinne Aodha Buidhe agus nach misde Duanaire Cloinne Aodha Buidhe a thabhairt air. Is féidir an líon san (42 dán) do roinnt i seacht gcuid do réir na ndaoine gur ceapadh dhóibh iad. Tosnuighthear tráth éigin tar éis A.D. 1425, agus críochnuíghthear timcheall 1680 nuair do sgríobhadh an láimhsgríbhinn do Chormac Ó Néill.

Chun tuairim chruinn a thabhairt don léightheóir dena daoinibh nur ceapadh na dánta dhóibh, mheasas gurbh fhearr dham geiniolach taoiseach Cloinne Aodha Buidhe a thabhairt ón áit 'na sgaraid siad le sliocht Dhúin Geanainn, agus dátaí, &c., do chur leó.

Is ag Aodh Ó Néill, ar a dtugtaoi an Macaomh Tóinleasg, an chúigmhadh glúin fhichead ó Niall Naoighiallach, a scaraid an dá aicme óna chéile. Bhí beirt

[2] R.I.A., 24 P. 33.
[3] VIII, IX, X.
[4] XLVII.
[5] XI.
[6] XLVIII, XLIX.

mhac ag an Aodh Ó Néill sin: (1) Niall, an sinsear, ó bhfuilid muinntir Néill Thír Eoghain agus (2) Aodh Méith, an sóisear, ó bhfuilid Clann Aodha Buidhe.

Mar seo a ghabhann an geiniolach:

1. Niall Naoighiallach († A.D. 405, A.R.E.) rí Éireann, a quo Uí Néill.
2. Eoghan, a quo Cinéal Eoghain.
14. Niall Glúndubh († 919), rí Éireann, a quo an sloinneadh .i. Ó Néill.
25. Aodh Ó Néill .i. an Macaomh Tóinsleasg (d'éag 1177), rí Cinéil Eoghain.
26. Aodh Méith (d'éag 1230), rí Cinéil Eoghain.
27. Domhnall (d'éag 1234), rí Cinéil Eoghain.
28. Aodh Buidhe, à quo Clann Aodha Buidhe (d'éag 1283), rí Tíre Eoghain agus Tighearna Oirghiall.
29. Brian, d'éag 1295.
30. Énrí, Tighearna Cloinne Aodha Buidhe, d'éag 1347.
31. Muircheartach Ceannfhada, ar a dtugtaoi Ó Néill Buidhe, d'éag 1395.
32. Brian Ballach, ar a dtugtar Mac Uí Néill Buidhe, d'éag 1425.
33. Aodh Buidhe (II), d'éag 1444. Is dósan do ceapadh na sé dánta tosaigh[7] san leabhar so.
34. Conn, d'éag 1482. Isé do dhein fearann claidhimh de Thrian Conghail, 1471.
35. Niall Mór, d'éag 1512.
36. Feidhlimidh Bacach, d'éag 1535.
37. Brian (Sir Bryan), flaith Thrian Conghail agus Chlann Aodha Buidhe, d'éag 1573 (nó 1574). Is dósan do ceapadh dán a VII.
38. Seaán, Tighearna Éadan Dubhchairrge. Do ghaibh sé páirt le hAodh Ó Néill, agus fuair bás san bhliain 1617, i bpríosún Cairrge Fearghuis. Is dósan a ceapadh dán XXI.

Ríoghradh Cloinne Aodha Buidhe go dtí soin. Acht

---

[7] .i. I—VI.

do bhí daoine eile ar a sliocht gur ceapadh dóibh dánta atá ar choimeád san láimhsgríbhinn seo.

I. Énrí (Sir Henry) mac Seaáin (uimhir a 38 thuas), d'éag 1638. Ag Éadan Dubhchairrge a chomhnuidheadh sé. Is dócha gur tógadh 'na phrotastúnach é an fhaid a bhí a athair ar láimh. Do phós sé Martha, inghean Sir Francis Stafford. Is dósan do ceapadh na dánta so: ó XXII go dtí XXVI agus XXVII, XXVIII, XXIX. Fuair a bhean bás 1678. Is dí sin do ceapadh na dánta so XXX–XXXIII.

II. Art Og, mac Seaáin (.i. 38 thuas), agus dearbhráthair do Sir Henry. Ag an Tulaigh Móir a bhíodh sé 'na chomhnuidhe. Do phós sé Gráinne Ní Eadhra inghean Uí Eadhra an Rúta. File dob eadh é féin, do réir dheallraimh, mar tá dán[8] san chnuasach so agus cuirthear 'na leith é. Fuair sé bás san bhliain 1677; agus do cailleadh a bhean san bhliain 1679. Is dó san do rinneadh dán XXXIV agus as san go dtí XLIII.

III. Seaán, mac Airt Óig (Uimh. II) d'éag san bhliain 1687. Is dósan do ceapadh dánta XVII agus XVIII.

IV. Cormac, mac Airt Óig (Uimh. II). Do chomhnuigheadh sé ag an Tulaigh Móir agus ag Brugh Seaáin. Do phós sé Máire Ní Néill, inghean Chuinn Oig Uí Néill an Chaisleáin Riabhaigh. Is ar a fhuláireamh san do sgríobhadh an láimhsgríbhinn 24 P 33, an méid di a bhaineann le muinntir Néill, san bhliain 1680. Don Chormac soin a cheapadh na dánta so: XII–XV; XIX, XX; agus XLIV–XLVI. Fuair sé bás san bhliain 1707.

Chímíd ón Duanaire seo gur ghnáth le sliocht Aodha Buidhe bheith fial leis an dáimh agus suim do chur i n-ealadhain na filíochta. Agus d'fhanadar amhlaidh gur

---

[8] Uimhir a XVI.

tháinig meath agus orchra ar sgolaibh na héigse. Tá an meath le feicsint go soiléir i saothar na bhfilí is déadhnaighe annso. Má bhí Tadhg Ó Rodaighe nó Peadair Ó Maol Chonaire ar sgoil filíochta riamh ní mórán a thugadar aisti, do réir mar bhraithimíd ar a gcuid saothair san leabhar so é.

Mar aguisín don Duanaire atá trí cinn de thráchtaisíbh i bprós insan láimhsgríbhinn. Isé an Leabhar Eoghanach an ceann is tábhachtaighe aca san. Do bheir sé dhúinn áireamh agus tuarasgbháil ar Ríoghraidh Chinéil Eoghain ar Chúigeadh Uladh ó Niall Naoighiallach anuas go dtí Aodh Ó Néill. Ón Réamhrádh atá leis an Tráchtas so is féidir a theasbáint gur cuireadh le chéile é, óna thosach go dtí aimsir Thoirdhealbhaigh Luinigh Uí Néill, tráth éigin idir bhliain a 1577 agus bliain a 1580. Agus isé is dóichighe gur le linn Aodha Uí Néill do bheith i gceannus a cuireadh an chuid eile leis. Tabharfar fa ndeara go stadann sé cuibhdheasach obann.

Insan dara Tráchtas .i. " Ceart Uí Néill ar Chúigeadh Uladh " déintear áireamh ar an gcíos a bhíodh ag dul d' Ó Néill ó ríghthibh agus ó fhlaithibh eile i gCúigeadh Uladh, agus go sonnradhach an cothú nárbh fhuláir dó nuair a théigheadh sé 'na measg. Is féidir a thuigsint ón tráchtas féin go dtéigheadh atharrú ar an gcíos soin ó am go ham.

Maidir leis an tríomhadh Tráchtas isé rud atá ann ná gearrthuairisg ar stair agus ar gheiniolach na gColladh. Tá áireamh ann ar na sleachtaibh a shíolruigh ón triúr dearbhráthar, agus go sonnradhach ar Chloinn Domhnaill Chúigidh Uladh agus Inse Gall. Seanchaidhe éigin do chuir an geiniolach so le chéile do Raghnal Óg Mhac Domhnaill, do Mharcuis Aontruma. A ainm sin an t-ainm deiridh ann. B'í ba bhean dó-san Róis Ní Néill, inghean Sir Henri Uí Néill Cloinne Aodha Buidhe. Is mar gheall uirthi sin a cuireadh an tráchtas i Leabhar Chloinne Aodha Buidhe. San bhliain 1618 do sgríobhadh an tráchtas soin.

Cairtí luachmhara staire agus seanchuis iseadh na tráchtaisí seo agus na dánta a ghabhann leó. San chéaddul síos is san Ghaedhilg a ceapadh iad, agus is dual dona sgríbhneóiríbh agus dona hughdaraibh féachaint ar gach ní ó thaobh na nGaedheal. Rud eile líonaid

siad cuid dena bearnachaibh san stair—ar thaobh na nGaedheal—atá gann go léor fá chairtíbh ó thosach an chúigmhadh aois déag ale. Agus 'na dteannta sin gheibhmíd tuairisgí suimeamhla ar bhéasaibh, agus ar nósaibh, agus ar chúrsaibh machtnaimh na ndaoine a bhí feadh a ré féin i measg *élite* Chúigidh Uladh. Déanfaid siad áis don druing le seanchus san am atá ag teacht.

I stair na hÉireann, do réir mar sgríbhtear é san Bhéarla, is míshuaimhneach, is " turbulent," an aicme iad muinntear Néill i gcomhnuidhe, geall leis. Insna cairtíbh atá annso ní féidir a shéanadh go mbíd siad míshuaimhneach uaireanta, acht is ón dtaobh amuigh a adhantar an míshuaimhneas i gcomhnuidhe. An fhaid a leigtear d'Ó Néill tagann

" a lán éisg i n-inbhearaibh."

agus

" tig an turadh, tig an ghoil
tig an ghaoth an uair iarrthoir ;
tig sí fá fhearchoin Oiligh
fearthoin más í iarrfaidhir."

agus

" Do rachadh a bhfoghluidh féin
ar aghaidh sleachta Saoirnéill
ó Thoraidh go Trágh mBaile
slán gan omhain aonduine."

An iongnadh linn, dá réir sin, gurbh fhiú le coilínigh ghallda cur suas dá ndílseacht do rígh Shasana agus luighe isteach go síothchánta fá choimirce Uí Néill ? Go deimhin is follus nárbh é a theastuigh ó Shasana go mbeadh síothcháin i nÉirinn nó réiteach idir na haicmí fé leith innti.

Tá Contae Aontruma anois ar na contaethibh is lugha Gaedhilg i nÉirinn ar shon gur féidir a thuigsint ósna hainmneacha áite innti go bhfuil sí chomh gaedhlach le dúthaigh ar bith eile san tír. Mar sin féin gheibhmíd ann Marcuis Aontruma, an cheathramha thosaigh dhen tseachtmhadh aois déag, agus a gheiniolach féin dá sholáthar aige i nGaedhilg. Agus san bhliain 1680, b'iúd é Cormac Ó Néill ón Tulaigh Móir, i gceartlár na Contae céadna, ghá fhuláireamh ar dhuine de mhuinntir

Uiginn tráchtaisí agus dánta a bhaineas lena shinsir féin do sgríobhadh agus do chur ar buanchoimeád dó. Gan amhras, thárla a lán neithe ón tráth sin ale. Bíodh súil againn, pé sgéal é, go gcasfaidh an roth aris. Ní mór le ràdh a dó nó a trí de chéadaibh blian i saoghal náisiúin. Agus fós fiafraighmís dínn féin an ndearnadar Árdchomhairle an Chonfederation i gCill Choinnigh, tamall maith '~~na dhiaidh~~ sin, oiread ar son teanga na hÉireann agus a dhein Cormac Ó Néill agus a dhámhsgoil i ndeireadh na haoise sin.

## II—AN LÁIMHSGRÍBHINN

### (*a*) Generálta

An Láimhsgríbhinn as ar baineadh idir prós agus filíocht an chnuasaigh seo isé an láimsgríbhinn é go bhfuil mar chomhartha air 24 P. 33 i Leabharlainn an Royal Irish Academy i mBaile Átha Cliath. Láimhsgríbhinn mhór folio páipéir iseadh é. Tá 322 leathanach ann. Páipéar nua iseadh lgh. 1—24 agus 295—322, agus iad gan breacadh acht amháin lch. 1. Is amhlaidh a cuireadh na leathanaigh sin leis an leabhar nuair a bhí sé dá cheangal. Fágann san 270 lch. san láimhsgríbhinn féin. Bhí sé 'na dhá chuid ar leithligh ar dtúis; agus do ceangladh an dá chuid le chéile annso. Do chuid amháin ní misde a áireamh o lch. 25 go dtí lch. 42 agus ó 99 go dtí 294. Is insan chuid sin do gheibhtar na téxanna atá i gcló annso. An chuid eile .i. ó lch. 43 go dtí lch. 98 isé rud atá ann ná cóib de dhá shaothar a cheap Micheál O Cléirigh .i. (*a*) Seanchus Ríogh Éireann (lgh. 43—60); agus (*b*) Seanchus Naomh Éireann (lgh. 61—98). Do bhain an tAthair Pól Breatnach feidhm as an láimhsgríbhinn seo san eagar[9] a rinne sé ar an dá shaothar soin. Mar adubhart cheana leabhar fé leith ab eadh é sin ar dtúis, agus do sáitheadh go neamhchúramach san chéadchuid é, agus do ceangladh an leabhar mar sin.

---

[9] Arna chur amach don "Record Society," Muigh Nuadhat.

(*b*) A Stair

Bhí an láimhsgríbhinn seo uair i seilbh Arthúir Bhrounló ; go deimhin tá an " Brownlow Collection " mar ainm air, bíodh gur dócha go raibh abhfad níos mó san chnuasach úd ar dtúis ná mar atá anois fá chlúdach an leabhair seo. Gheibhmíd sgríobhtha ar lch. 1 alt do baineadh as *Archæologia Britannica* Edward Lhuyd. Isé rud atá insan alt san ná cuid den liosta láimhsgríbhinní Gaedhilge atá i gcló ag Lhuyd, op. cit. lch. 435—6, isé sin na láimhsgríbhinní a bhí i seilbh Arthur Brownlow Esq. of Lurgan Clan Brasil in the County of Down. Seo mar ghabhann tosach an ailt sin :

" (1) An abstract of *Leabhar Gabhála*, or the ancient book of the several conquests of Ireland since the flood by Mich. O Cleri and others.

(2) A copy of the treatise of the Monarchs of the World. Anonymous.

(3) A copy of the *Leabhar Eghonach*, or a treatise of the Reigns of the family of the O Neilles, descended from Eogain Mac Nial Naoighiallach or Neil of the Nine Hostages.

Mar ghluais ar na trí cinn sin tá an tagra so sgríobhtha ón láimh chéadna ar chliathán an leathanaigh :

" The present volume belonged to Arthur Brownlow. On the first leaf[10] is written in his own hand : Ag so leabhar Artuir Bhrounló, no Mc. Ar. [ ], an céud lá do mhí na Lughnasa, an bhliaghain d'aois an [ ] a 1689. Nos. 1, 2, and 3 are contained in this volume."

Tuilleadh dhen liosta fós :

" (4) A very ancient treatise of Physic by an anonymous Author.

(5) Three books of Miscellanies containing several ancient Poems or Dáns and some small Fragments of History and Chronology."

Agus áirmhighthear seacht gcinn de leabhraibh eile ; acht ní bhainid siad linn don chor so. Is follus uaidh sin go raibh an láimhsgríbhinn i seilbh Arthur Brownlow san bhliain 1689, agus anuas go dtí 1707, an bhliain

---

[10] Lch. 25 anois.

nur cuireadh an Archaeologia i gcló. Acht ní follus ar aonchor go bhfuil insan láimhsgríbhinn anois na trí 'items' tosaigh ar an liosta thuas. Níl Item (1) san leabhar fá láthair mura n-áireómham *Seanchas Ríogh Éireann* mar alt as *Leabhar Gabhála* Mhichíl Uí Chéirigh. B'fhéidir gur dearmhad é a dhein an té a cheap an liosta. Níl Item (2) ann ar aonchor. Acht tá an Leabhar Eoghanach, Item (3), ann, mar is eól dúinn. Isé an chéadcheann dena tráchtaisíbh próis atá i gcló annso é. Is cosmhail, ámh, go bhfuil iomlán Item (5), nó urmhór de ar aonchuma, le fagháil san láimhsgríbhinn agus gurab iad na 'Fragments of History and Chronology' go bhfuil tagairt dóibh ann na tráchtaisí eile próis agus na ranna ar leithligh atá le fagháil insan láimhsgríbinn seo fós. Tabharfar fá ndeara gur beag den "Brownlow Collection," mar atá ag Lhuyd a gheibhmíd san láimhsgríbhinn seo anois.

Ruaidhrí O Huiginn an Tearmuinn, a sgríbh na tráchtaisí seo agus urmhór na ndán, insan bhliain 1680 do Chormac, mhac Airt Óig Uí Néill. Innistear an méid sin dúinn ar lch. 172. Ní heol dúinn cionnus a tháinig an leabhar ó mhuinntir Néill Cloinne Aodha Buidhe go dtí Arthur Brownlow.

Níl aon tuairisg eile againn ar an leabhar go dtí 1765. Ar lch. 204 tá nóta i sgríbhinn Chathail Uí Chonchubhair ó Bhéal Átha na gCárr ghá rádh go bhfuair sé féin iasacht an Duanaire ó Thighearna Mhuighe Raith i mBaile Átha Cliath, 9 Bealltaine, 1765. Bhí cuid den leabhar go háirithe i seilbh Thighearna Muighe Raith an bhliain sin. Do chuir Cathal O Conchubhair roinnt dán leis an chuasach.

Tráth éigin níba dhéadhnaighe tháinig dhá chuid na láimhsgríbhinne i seilbh Rev. William Reeves, agus is dócha gurbh é fá ndeara an leabhar do cheangal. Má bhí sé i seilbh dhaoine eile idir dhá linn ní heól dúinn é. Tá sé anois ar an gcnuasach láimhsgríbhinní ara dtugtar an "Reeve's Collection" san Royal Irish Academy.

### (c) Leabhar Cloinne Aodha Buidhe

Mar adubhrathas cheana isé cuid den Láimhsgríbhinn úd 24 P. 33 'na mbeidh baint againne leis ná lgh. 25–40

agus lgh. 99–294. Dheineadar san leabhar amháin ar dtúis, leabhar nar mhisde Leabhar Cloinne Aodha Buidhe a thabhairt air, de bhrígh gurab iad muinntir Néill Cloinne Aodha Buidhe fá ndeara é bheith ann, agus gur dóibh sin is mó a théigheann a dhamhnadh. An dá leathanach úd 25–6 do dheineadar san folio brollaigh an leabhair i gcomhnuidhe riamh. Agus na lgh. 27–40, ba leathanaigh nó cín ar leith iad san, do sgar ó na n-ionad bhunaidh san leabhar agus a cuireadh i dteannta a chéile annso nuair a bhí an MS. dá cheangal. Agus mar dhearbhú air sin gheibhmíd marbhnadh i mBéarla ar bhás Mharcuis Aontruma ag tosnú ar lch. 229, tuilleadh dhe ar lch. 230, agus a dheireadh ar lgh. 35–6.

I n-éaghmuis na ndán agus na dtráchtas atá san leabhar, gheibhtar ann fós ádhbhar éigin rann agus tagraí ag baint le stair agus le saoghal na ndaoine. Is minic do-níd míniú ar théx na ndán ; agus tugaid breis eóluis dúinn ar sheanchus sleachta Néill, agus treabhchas eile i gCo. Aontruma. Ní misde, ar an adhbhar san tuairisg cruinn ar an dá chuid sin den láimhsgríbhinn.

### (*d*) Miontuairisg.

Lgh. 1–24 : páipéar nua a cuireadh leis an leabhar le linn a cheangail ; bán, acht mura n-áireomham an t-alt as an *Archæologia Britannica*, ar lch. 1, go ndearnadh tagairt dó cheana.

Lch. 25 : annso a thosnuigh an láimhsgríbhinn ó thús. Ar an chiumhais uachtair atá an t-eolas gur tagradh dó thuas. Seo mar a léighimse é :

" Agso leabhar Artuir Bhrounló, no Mhac Ar[túir], an chéud lá do mhí na lughnasa, an bhlíaghain daois an tigh[earn]a 1689."

Ag bun an lgh. do sgríobhadh an ainm seo : Ralph Picken.

Lch. 26 : bán .i. gan aon scríbhinn air.

Lch. 27 : tuairisg i mBéarla ar a bhfuil insan leabhar. Tuairisg neamhchruinn iseadh é. Tá na coda measgaithe ar a chéile i slighe nach féidir a dhéanamh amach uaireanta cad dó go mbíthear ag tagairt. Sidé é :

" This is Eochaidh's Book, which treats of the Race of Kings that sprung from Eogain O Neil, son of Neil

of the 9 Hostages—the Compilers of this Book began their work on the fourth day of October in the Monastery of Athlone, and finished it on the fifth of the reign of Charles the Second in the Year of our Lord 1630, being Well attested by the best Historians in the Kingdom; the first 29 leaves of the book is filled with the Approbations of Some of the Antiquarians who subscribe their names. Some of the Bards have ranged in order some of the Names of the princely race of O Neils before he comes to talk of Eogan the son of Neil of the 9 hostages which the compiler does on the 30th leaf and marks the pages till he comes to the 18th page where he finishes his historical Account of Neil of the 9 hostages and his 4 Brothers. Then comes some poems: in shewing the Heroic deeds and fates of Arms both of himself and his sons untill they were totally destroyed, murdered or driven out of the Kingdom totally by the English, which is now known by the name of Clanabuoys, several pieces wrote by the friers of Athlone Monastery the last is the O Neils proving their Rights to the Province of Ulster, &c.; the Clan Hugh Buoys, of Ards are they who were driven out of the Kingdom or were murdered at New Cumber, and the ghost hole in the County of Down, &c."

Lgh. 28, 29, 30: bán.

Lch. 31: cheithre hiarrachta ar leithligh, an dá cheann tosaigh ón láimh chéadna:

(*a*): "My Aunt Margarett O Neille dyed the 7th of July, 1677."

(*b*): "Anei ny Closter[11] my foster Mother dyed the 13th of July, 1677."

(*c*): Iarracht é seo, do réir dheallraimh, ar rann Rannaigheachta Móire:

"Ar Aodh mBuidhe ní bheir sé
gid bē duine do geib gnaoı
ni bía sē fa Aodh gan ar
na gabh an raon ané a niodh[12]

---

[11] *Sic MS.* (*? Closker, Níc Bhloscaire*).

[12] Is cosmhail le dhá leathrann ar leithligh é sin.

(*d*) "My Uncle Cahall O Hara dyed the 2d day of Aprell, being Sunday, in the year of God 1693."

Lch. 32: tuilleadh seanchais:

(*a*) My father Arthure O Neille dyed the 25th of March, 1677, and in the 77 year of his age; he dyed between eight and nyne of the Clock at night."

A dheallramh air sin gur ón láimh chéadna é féin agus (*d*) ar lch. 31.

(*b*): Feartlaoidh Laidne ar Art Ó Néill sin. Tá sé sgríobhtha fá dhó:

"Hic jacet, Arturo vae, virtus omnis in uno
ultima Nelliadum gloria laeta[13] jacet.

(*c*): Sgríbhinn éigin i Laidin agus 'Jacobus Quilin (?)' leis mar ughdar. Tá an sgríbhneóireacht feochta agus ní féidir é léigheadh.

(*d*): Rann Deibhidhe tamall aníos ó bhun an leathanaigh:

"Maith na comhorsoin clann Néill
ní chluinim, dia do dheighmhéin
miodh na healbha fa fhiadh mBreagh[14]
srian re meanma na míledh."

(*e*) Rann eile Deibhidhe faoi sin:

"Clann Iosraihēl na hÉirionn
clanna Neill na naoighéibhionn
gach barr 'gan chloinn as cneasda
re droing ann ní hinmheasda.

(*f*): Agus ag bun an leathanaigh:

"My Mother Grane ny Hara dyed the 8th of March 1679."

Lch. 33: nótaí agus fromhtha pinn i mBéarla agus i dtreo bhun an leathanaigh mar bheadh trí ranna i nGaedhilg, fromhtha pinn is dócha. Ní féidir ciall do

[13] leta. [14] mbreadh.

bhaint as an dá cheann tosaigh. Sidé on tríomhú ceann, mar is fearr dob fhéidir liomsa a thuigsint :

An oidhche beag orum é[15] [é] nó [orm is ceart
  a Mhic Dé do dhealbh[16] gach mionn[17] ;
gin go dtugas fuath don ló
  is oidhche as mó as annsa liom[18].

Lch. 34 : Nótaí, &c. i mBéarla ; dáta [16]93 ann.

Lgh. 35–6 : An chuid deiridh den mharbhnadh i mBéarla a thosnuíonn ar lch. 229, *q.v.*

Lch. 37 : Ag barr an leathanaigh :

" My uncle Hugh Roe O Neille dyed the 17th of December, 1664."

Agus an ainm seo ag bun an leathanaigh :

" K. O. Neille."

Lch. 38 : Bán.

Lch. 39 : Agá bharr :

" The Lady Martha O Neille, the Relict and Widow of Sir Henry O Neille of the Lower Claneboy dyed the 19th of Aprell 1678."

Agus féna bhun sin, ón láimh do sgríbh an marbhnadh a thosnuigheann ar lch. 229 (lámh Féilim Uí Néill) :

" Upon ye Chastity of ye sd. Honorable Lady :

Penelope si casta sui spe casta mariti ;
    Martha tamen Sponsi spe sine casta fuit.
        —sic Amicus veredicus Anonimus."

Lch. 40 : Bán.

Lch. 41. Agá bhárr, mar bheadh dhá rann Deibhidhe, ghá sgríobhadh do réir fhuama, agus i litreachaibh Rómhánacha. Theip orm a bhrígh a dhéanamh amach.

Lch. 42 : Comhaireamh d'aois dhuine éigin :

" 1744–1695=49 last Apl."

Lgh. 43–60 : Seanchus Ríogh Éirionn.

---

15 ' é ' *ar lár.*
16 mhic De dh*ea*lbh.
17 go mion.
18 lui*m*.

Lgh. 61–98 : Seanchus Naomh Éirionn.

Lch. 99 : Annso a thosnuígheann an tráchtas ar ríoghraidh cloinne Néill. Ag barr an leathanaigh gheibhtar an dán darab tosach

" Céidrí roghabh Éirinn uill."

Isé sin uimhir XLVII san leabhar so. 'Na dhiaidh sin tagann an Réamhrádh dhon Leabhar Eoghanach ag tosnú mar seo :

" A siad umorro Riocchdha et Roithiccernuidh &c."

Stadann an Réamhrádh san ag bun lch. 100. Tá sé i gcló annso.

Lgh. 101–118 : An Leabhar Eoghanach. Isé sin an chéad cheann dena tráchtaisí próis insan leabhar so.

Lgh. 119–120 : Bán.

Lch. 121 : Annso a thosnuighid na dánta. Ruaidhrí Ó Huiginn a sgríbh urmhór aca. Do sgríbh Cathal Ó Conchubhair ó Bheul Átha na gCárr cúpla ceann ; agus tá dhá láimh eile ar a laighead ionnta. Áirmhíotar gach malairt sgríbhneóireachta ins na tagraí ag bun an leathanaigh.

Lch. 123 : An tagra so ag bun an leathanaigh :

" Mesi Cathal Óg ro scríbh na roinn dhēidhion-acha[sa] a gCoillín Thóin re Gaoith. Aug. 1, M.DCC.LXV."[19]

Lch. 153 : Tá an folio so (lgh. 153–4) as ionad. Badh cheart dó teacht tar éis fol. 155–6. An dán a thosnuigh-eann ar lch. 155, críochnuighthear ar lch. 153 é .i. " Mór os gach béad " (XI).

Lch. 154 : Bán.

Lch. 155 : Tosach " Mór os gach béad " annso. Is cosmhail le sgríbhinn Arthúir Bhrounló é.

---

[19] .i. Lá Lughnasa, 1765.

Lgh. 156–160 : Bán.

Lch. 161 : na dánta ó láimh Uí Uiginn do leanamhaint.

Lch. 172 : Ag bun an leathanaigh seo atá an tagra so Uí Uiginn le fagháil :

" Um sgítheach d'aithle ar sgrīobhus aniu a ngort an Chairnn an xvii lā do mhí June 1680. Ruaidhrí ua huiccinn mac Cairbre, meic Seaain .i. o huiginn an Termoinn ro sgríobh an leabhur so do Chormac mac Airt óig uí Néill. Dia da chumhdach slán."

Lch. 203 : Na dánta ó láimh Uí Uiginn do chríochnú annso.

Lch. 204 : Bán, acht an cuimhneachán so do rinne Cathal Ó Conchubhair, ag barr an leathanaigh :

" Iasacht an leabhair so dfhagháil damhsa ó Thigerna Mhuighe Rath a nDuibhlinn. Mai, ix, MDCCLXV (1765).

Cathal Ua Conchabhair
ó Bhél Átha na gCárr."

Lch. 205 : Feartlaoidh Laidne d'Art Óg Ó Néill, agus dá mhnaoi Gráinne Ní Eadhra ; agus ainm an ughdair .i. Féilim Ó Néill leis. An lámh chéadna a sgríbh é seo agus an marbhnadh i mBéarla a thosnuigheann ar lch. 229 :

" Perillustri pari DD. Arthuro O Neill et Gratiae O Neill (alia O Hara) ipsius Sponsae Epitaphium :

Hic jacet Arthurus parvà spatiosus in urna
  illic Arthuri, Gratia fida comes ;
Ingenio genisque fuit decus alter Iernae
  altera caelicolas inter habendo Deas ;
Maecenas Heliconque simul fuit ille Camaenis
  illaque Castalii fama animusque chori ;
Moribus hic celsis, famae non nixus avorum
  aut tabulis ; parili nobilis illa modo ;
Hic cinis Arthuri restat, mens insita Olympo
  nec nisi caelesti, Gratia, in orbe viget.

—Felim O Neill."

Lch. 206: Bán, acht an geiniolach so Iarla Urmhumhan:

"Tomás, mac Sémuis, mic Piaruis, mic Sémuis, mic Edhmoind, mic Risdeird, mic Sémuis .i. Iarla Gabhráin, mic Sémuis .i. an tIarla balbh, mic Sémuis .i. céidiarla Urmhumhan, mic Edhmoind Rosa Cré, mic Teabóid, mic Teabóid, mic Teabóid, mic Teabóid, mic Bhaitéir, mic Gilbeirt, mic Biccéid[20] ór chinedur."

Lgh. 207–210: An Tráchtas úd "Ceart Gnáthuighthe agus Tighearnas Uí Néill ar Chóigeadh Uladh." Isé an dara ceann dena tráchtaisí próis san leabhar so é.

Lgh. 211–13: An Tráchtas úd ar "Gheiniolach na gColladh." Isé an tríomhú tráchtas é i gcló san leabhar so.

Lch. 214: Bán.

Lgh. 215–18: leitir i nGaedhilg a sgríbh Tuileagna Ó Maolchonaire, ag lochtú Saothair an Bhráthar Micheál Ó Cléirigh; agus freagra ó Fhear Feasa Ó Mhaolchonaire. Tá an dá leitir i gcló ag an Athair Pól Breatnach i n-éinfheacht le "Genealogiae Regum et Sanctorum Hiberniae."

Lgh. 219–222: tuilleadh freagra ón bhFear Feasa chéadna i bhfuirm dáin (Deibhidhe). A thosach: Beag táirthear don tagra mbaoith. Níl a dheireadh ann.

Lch. 223: Bán.

Lch. 224: Bán acht mura n-áireómham rann den dán ar lch. 225, do sgríobhadh ann agus do stróiceadh amach arís.

Lgh. 225–7: An dán úd do sgríbh Peadair Ó Maolchonaire do Chormac Ó Néill, darab tosach: Díol toile caoinmheas Cormaic. Tá sé i gcló annso .i. uimhir XLV. An file féin do sgríbh, nó Artúr Brounló.

Lch. 228: Bán.

Lch. 229. Marbhnadh i mBéarla ar bhás Mharcuis Aontruma. Féilim Ó Néill do sgríbh, agus is dócha gurbh

---

[20] .i. Becket.

é do cheap. Tá tuilleadh ar lch. 230, agus a dheireadh ar lgh. 35–36. Sidé an teideal ata air :

"To the most Honorable Lady Marchionesse of Antrim on ye death of ye most Honble. Lord Marquiss (her husband) with an allusion to his Lops. coat of Arms (viz.) a shipp, salmon, a hand and crosse."

Seo mar ghabhann sé :

"These winking lamps, blacks, silence, a stars breath
This mournfull pomp must mean some Heroes death
But O ! when I behold yr. twinns of light
(That heretofore made day i' th' midst of night)
Drown'd and eclips'd in (Loves elixir) tears,
I find great Antrim's fled to th' upper sphears
And yt. taught Grief by yr. pearl-dropping eye
Wee need no ceremonious obsequy ;
And tho' yr. flood of tears be all in vain
I'll not presume to bidd yr. eyes refrain
Since by yr. artless great concern yu. prove
Excess of grief comes from excess of Love ;
True Sorrow rashly concell'd turns to ire
And nought but Tears can quench true Sorrow's fire
But to yr. matchless grief one Solace bring
He fear'd his God lov'd yu., his friends and King
For when mad zeal vail'd wth. religions mask
Gave country king & subjects a hard task
Intestin broils check'd & oppress'd ye laws
And causelessly each sect stood for ye cause ;
When men in shew cry'd Superstition down
Shott through feign'd worship at ye hated crown ;
When three nations swam in seas of blood
And interrest made ye vilest cause seem good ;
Firm & unwrack't he stood aboard his shipp
And like ye genious of ye Kingdom skipp'd
From port to port defying Sandes & Shelves
And (which is more) ye snares of rebell elves,
Whose fair pretence for King & Parliament
Nere made him for their fiend exchange their Saint ;
They under specious titles & blessed meenes
Hatch'd dark infernal plotts ; so Algereenes
Wishing for shoales of slaves putt on a bait
Of Christian colours whyle they lye in wait ;

But in state tempests his wing'd galliot fled
From their dire gulphs wth. Judgement ballasted ;
Scorning to lower top-sayle to ye crowd
With ye fair gales of prosperous guilt grown proud ;
Steering against ye tide of popular rage
The cursed bane of our luxurious age
And when cross winds forc'd him on danger's rock
He cu'd. abide & yet escape ye Shock ;
So Salmons (when they sayle against ye deep
And rapid streames) or leap th' opposing steep
He in these storms of war unconquer'd grown
Bewail'd his Soveraign's Case more than his own
Outsuffer'd Patience ; to his quiets losse
With resolution arm'd took up his crosse
And following both his God & King did prove
His faith can be consistent wth. ye. love
Due to his Monarch ; thus he weather'd out
Fierce Storms rais'd by ye. windy sayling rout
And their State-rabbins craft ; twas fit yt. he
Shu'd. drink ye cupp of *Charleses* misery
Who drank his wine of pleasure, when kind fate
Wth. peacefull days bless'd country Court & State.
Ah ! when these furious Storms became a Calm
When cypresse yielded to ye thriving palm
He for reward of his unweary'd toyl
Plac'd at ye. helme of this his native soyl
Had fully reap'd what he had fully sown
Cu'd he but faith for interrest disown !
Wch. might have added something to his care
But to his full-grown honor not a haire
Nought but Heaven cu'd. that more ample make
That courted vertue still for vertue's sake
Such was his active body yt. yu. might
Judge it all soule and as ye angels bright ;
Peruse the diary of all his tyme
You'l find his bounty was his chiefest crime ;
His courtship such as made ye Spannish pride
Her own dear, sullen gravity deride
His gentle prudence still dispos'd to winn,
Disdain'd base cunning as ye scum of Sinn ;
Yet he (whose vertue fills fames trumpet) must
Tho' partly living partly turn to dust.

Ah ! Madam yu. (whose steddy masculin witt
To govern Kingdoms & sway States is fitt)
Govern yourselfe, yt. so Scommatiques (whom
Yr parts still silenc'd) may for er'e be dumb ;
Take not kind Nature (yt. saw him decay)
To be his murderer, but giving way
To his eternal rest wch. nought impaires
If not his sence of your excessive Cares
You mother-like, in spite of wt. I move
Outloving Love, an Artemes[i]a prove.

Humbly offered by a nameless Mourner."

Lch. 231 : Feartlaoidh Laidne do rinne Féilim Ó Néill ar an Mharcuis chéadna. Tá an teideal so air :

" Illustrissimo Domino Ran[ ] Marchioni de Antrim, etc. Epitaphium plumbeae urnae insculptam :

Invictus patriae Caroli, Randelle Deique
hoc plumbo resides, aureus ipse pugil ;
Cuius in adverso Bellorum turbine turmae
flectere Avernales non potuere fidem ;
Qui famà Europam saec'lum pietate corusca
regalem morum nobilitate domum
Et simul ornasti summis virtutibus altum
Macdonnellorum Nelliadumque genus.

Sic Felim O Neill."

Fána bhun sin gheibhmíd cóib eile den rann do déineadh ar gheanmnuíocht Mharta Stafford, agus atá ar lch. 39 thuas. Tá ' Sic F. O N." leis annso .i. Féilim Ó Néill. Agus tá an tagra so mar theideal air annso :

" In incelibatam Illustrissimae Dominae Dn[21] Marthae O Neill castitatem, quae licet in flore inventae viduata caelibem semper vitam amore defuncti conjugis duxit epigramma."

Lch. 232 : Bán.

Lch. 233 : Tuairim is deich línte filíochta i mBéarla darab teideal :

" To the Memory of the Most Honoble Randell Lord Marquess of Antrim as he lay in Mourning &c."

[21] Sic MS.

Ní féidir é léigheadh.

Lch. 234 : Bán.

Lgh. 235–6. Cnuasach beag rann ar na bliantaibh 'nur thárla rudaí áirithe nó 'na bhfuair daoine áirithe bás. Nótaí ar na bliantaibh 'nur cailleadh daoine áirithe. Bainid siad go léir le seanchas Cinéil Eoghain, agus go sonnradhach le Cloinn Aodha Buidhe. Toisg a thábhachtaighe agus atáid do ceapadh gurbh fhearr iad do chur i gcló i gcorp an leabhair seo. Gheobhthar iad fén teideal "Annála" i ndiaidh na dtrí dTráchtas i bprós.

Ar an chiumhais uachtair de lch 236 do sgríobhadh na nótaí cuimhneacháin seo :

> "My Wife tooke her journey to Dublin the 16[22] January 1693. The same day John Duff mc Closter[23] was heyred for a whole yeare Ensueing, his wages one pound four shillings ster. and his dyeth.
>
> pd. John Duff mc Clester (?) of his former wages 2s. 8d.
>
> Ffebruary the 2nd then pd Mary O Mulhalle 2s. 3d.
>
> then also pd May Dirghy 3[s]

Lch. 237. Dhá dhán ghearra ó láimh Chathail Uí Chonchabhair. Isiadsan Uimh. XLVIII agus XLIX insan leabhar so.

Lch. 238. Bán ; acht amháin beagán nótaí graiméir ag bun an leathanaigh agus iad sgríobhtha bunoscionn le sgríbhinn an leabhair.

Lgh. 239–240 : Duilleóg ar leith ab eadh é sin ar dtúis : Ar 239 atá an dán a chuir Tadhg Ó Rodaighe ag triall ar Chormac Ó Néill, féna láimh is féna ainm féin. Isé uimhir XLVI 'san leabhar so é. Tá 240 bán.

Lgh. 241–2 : Bán.

Lgh. 243–269 : An dara cóib den Leabhar Eoghanach.

Lgh. 270–4 : Bán.

---

[22] *ní ró-shoilléir atá dáta an læ.*

[23] (?) McClosker. *Níl an sgríbhinn soilléir.* vid. p. 31 thuas.

Lgh. 275–9 : An dara cóib de " Cheart Gnáthuighthe agus Tighearnus Uí Néill ar Chóigedh Uladh."

Lch. 280 : Bán.

Lgh. 281–4 : An dara cóib de " Gheiniolach na gColladh " Aithsgríobhadh iad san uile ar na ceannaibh a luadhamar thuas, Lgh. 99–118 agus 207–213.

Lgh. 285–6 : Bán.

Lgh. 287–8 : Geiniolach Uí Dhomhnaill ; agus geiniolach Uí Dhochartaigh. Seo mar ghabhaid siad :

### GEINEALACH[24] Í DHOMHNUILL.

Aodh Ruadh, mac Aodha, meic Maghnusa, m. Aodha Duibh, m. Aodha Ruaidh,[25] m. Néill Gairbh, m. Toirdhea[l]bhaigh in Fhíona, m. Néill Ghairbh, m. Aodha Duibh, m. Domhnaill Óig, m. Domhnaill Mhóir, m. Eighneacháin, m. Donnchaidh, m. Domhnaill, m. Aodha, m. Taidhg, m. Cuinn, m. Cathbharr, m. Giolla Chríosd, m. Cathbharr, m. Domhnaill, ó bhfuilid Í Domhnaill ;

Meic Eig[h]neacháin, m. Dálaigh, a quo Síol nDálaigh ;

Meic Muirchertaigh, m. Cinn Fhaolaidh, m. Airnélaigh, m. Maoile Dúin,[26] m. Cinn F[h]aolaidh, m. Gairbh, m. Rónáin, m. Luighdheach,[27] m. Sénna,[28] m. Fearghusa Ceannfhada, m. Conaill Ghulban, m. Néill Naoighiallaigh, m. Each[dh]ach Maoidhmheadhóin, m. Muireadh[aigh] Thírigh,[29] m. Fíacha Sraibhtine, m. Cairbre Libheachair, m. Cormaic Ulfhada, m. Airt Éinfhir, m. Cuinn Chédchathaigh, m. Feilimidh Reachtmhair, m. Tuathail Theachtmhair, m. Fíacha Fionnfholaidh, m. Feradhaigh Fhinneachtnaigh, m. Criomhthuinn[30] Niadh Náir, m. Lughaidh Sriabh nDerg, m. na dTrí bhFinneamhna a hEamhuin .i. Breas agus Nár agus Lothra ;

Meic Each[dh]ach Feidhligh, m. Finn, m. Fionnlogha, m. Roighin Ruaidh, m. Eiseam[h]uin Eamhna, m. Blathuchta, m. Beoachta, m. Labhraidh Luirc, m. Enna Aighnigh, m. Aonghusa Duirmidh[31] Teamhrach, m.

---

[24] Geileal*ach*.
[25] Malairt duibh dhon ainm seo, agus é eidirsgríobhtha san liosta
[26] Smál duibh ar " D " an fhocail ' Dúin.'
[27] Lúigheach. [28] Senna. [29] Thíridh. [30] criobhthuinn.
[31] *an leg* Tuirmhidh ; ' Tuirbheach ' ag Céitinn, II, 176–8.

Each[dh]ach[32] Fhuiltleathuin, m. Oilill Chaisfhiaclaigh, m. Connla Caoimh, m. Uire Rofháthaigh, m. Méilghe Molfaigh, m. Cobhthaigh Chaoil Bhreagh, m. Iughaine Mhóir, m. Each[dh]ach Buadhaigh, m. Duach Ladhraigh, m. Fiacha Bolgraigh,[33] m. Siomóin Bhric (nó m. Muireadh-[aigh] Bholgraigh[34]), m. Aodháin Ghluis, m. Nuadhad Finn Fáil, m. Gíollchadh,[35] m. Oilill Olchaoín, m. Síorna Síorshaoghlaigh, m. Déin, m. Diomáin, m. Roachtaigh, m. Aonghusa Olmucaidh, m. Fiacha Labhruinne, m. Smiorghuill, m. Eanbhotha, m. Tighearnmais, m. Fódla, m. Irial Fháthaigh,[36] m. Eireamhóin, m. Míleadh Easbáin, m. Bile, m. Breóghuin, m. Brátha, m. Deaghaidh, m. Archadha, m. Allóid, m. Nuadhad, m. Nionúaill, m. Éimhir Ghluis, m. Adhnóin Fhinn, m. Eimhir Ghlúin-fhinn, m. Láimhfhinn, m. Caid, m. Oghamain, m. Beoamain, m. Eimhir Sguit, m. Srú, m. Easrú, m. Gaoidhil Ghluis ó dtáid[37] Gaoidhil;

[Meic][38] Niúil, m. Feniuis Farsaidh, m. Bahath, m. Baothog, m. Íafeth, m. Naoi, m. Láimhiach, m. Mathasáiliam, m. Mala-léith, m. Cuidhnéin, m. Énoís, m. Séth, m. Ádhaimh, m. Dé Bhí.

## Geinealach Í Dhochartaigh.[39]

Cathaoir, mac Seáin Oig, meic Seáin Mhóir, m. Feidhlimidh, m. Conchubhair Charraigh, m. Seain, m. Domhnaill, m. Ainndílis, m. Aonghusa, m. Conchubhair, m. Domhnaill, m. Ruaidhrí, m. Domhnaill Mhóir, m. Muircheartaigh, m. Diarmada, m. Conchubhair, m. Domhnaill Fhinn, m. Donnchaidh Dhuinn, m. Domhnaill Dhroma Fornochta, m. Maonghalaigh, [40] m. Donnchaidh, m. Maonghalaigh, m. Dochartaigh, a quo in fine;

Meic Maonghalaigh, m. Fionáin, m. Cinn Fhaolaidh, m. Roibeard, m. Rónáin. Ann condreagud agus Ó Domhnaill.

Meic Sénna,[41] m. Ferghasa Ceannfhada, m. Conaill Ghulban, m. Néill Naoighiallaigh.

---

[32] ea[c]h*aidh*, smál ar an tríomhadh leitir.
[33] *recte* Tolgraigh; 'Fiachaidh Tolgrach' ag Cétinn.
[34] Gluais é sin fén ainm eile ag bun an lgh.
[35] *leg* Giallchadh. [36] fhuth*aigh*. [37] attáid.
[38] cúinne ar bharr an lgh. ar easnamh.
[39] Lch. 288. [10] an chéad 'a' ar charet. [41] Senna.

Lgh. 289–292: Cóib den dán úd do cheap Seán Ó Dubhagáin, darab tosach: Forus focal luaidhter libh. Fé eagar ag Whitley Stokes, Phil. Soc. Trans. 1891–4.

Lgh. 293–4: Bán; sean-pháipéar.

Lgh. 295–322: Bán; páipéar nua do cuireadh ann nuair a bhí an láimhsgríbhinn dá ceangal.
Isé sin a dheireadh.

## III—FILIDHE

Ní hé atá ar aigne agam, dá mb'fhéidir féin é, tuairisg iomlán a thabhairt ar na filíbh go bhfuil a bheag nó a mhór dá saothar le fagháil insan chnuasach so. Ní fuláir bheith sásta le háireamh a n-ainmneach agus leis an mbeagán eolais 'na dtaobh dob fhéidir a dhíoghluim as na dánta féin, as na hannála agus a hughdair eile go raibh breith agam ortha.

Isé Uimh. XLVII, .i. 'Cétrí rogab hÉrind uill,' an dán is sine san chnuasach so. Tá sé le fagháil i Rawlinson 502, láimhsgríbhinn on dara aois déag. I Leabhar Baile an Mhóta cuirthear é i leith Flann Fína, a fuair bás A.D. 705. Acht ó thárla go bhfuil trácht san dán ar neithibh a thárla dhá chéad bliadhain tar éis an dáta san ní fhéadfadh Flann Fína é cheapadh, ina iomláine acht go háirithe. Más Flann a cheap é, b'fhéidir gurbh é Flann Mainistreach é.

Insan bhliain 1425 do dhein Rí Oiligh d'Aodh Buidhe Ó Néill. Fuair sé bás san bhliain 1444 de chneadhaibh a fuair i gcath. Is don ré aimsire sin a théigheann na dánta a ceapadh dhó. Tá ainm ughdair le cheithre cinn díobh.

1. *Dubhthach Ó hEochadha*; file o chúigeadh Laighean é. Chuir sé dán ag triall ar Aodh Buidhe, ag cur síos ar thurus a thug sé ar Oileach roimhe sin, agus ar an bhfáilte do cuireadh roimhe ann.

2. *Cú Chonnacht Ó Fialáin.* Isé do cheap Uimh. IV, marbhnadh ar bhás an Aodha Buidhe céadna, rud do thárla A.D. 1444. San bhliain 1452 a fuair an file bás, do réir Annála Ríoghachta Éireann.

3. *Donnchadh Mac an Chnáide:* Isé do cheap Uimh. V, marbhnadh eile ar bhás Aodha Buidhe.

4. *Amhlaoibh Ó hEachaidhéin*[12]*;* marbhnadh eile ar Aodh Buidhe (Uimh VI). Mar a chífar ón liosta so, drong le filíocht dob eadh muinntear Eachaidhéin. Leathchéad éigin blian roimh an dáta so (.i. 1444) thárla acharann idir mhuinntir Eachaidhéin agus muinntir Dhálaigh i dtaobh na hollamhnachta le dán d'Ó Néill. Deir Annála Ríoghachta Éireann, san bhliain 1394 gur marbhadh Tadhg Ó hEachaidhéin le cloinn Con Connacht Uí Dhálaigh ins an acharann soin. Agus san bhliain 1408, gur marbhadh Ó hEachaidhéin le Muinntir Dhálaigh ar mhachaire Mhaonmhuighe. Aicme d'Uíbh Eachaidhéin a sholáthruigheadh Ollamh le dán do Mhag Aonghusa.

5. *Brian Ó Gnímh.* San bhliain 1567 tháinig Brian Ó Néill, Mac Feidhlimthe Bacaigh, i gceannus ar Chloinn Aodha Buidhe. San bhliain 1573 tháinig Essex ag cur isteach air le paitinn ó bhanríoghain Shasana. Is dócha gur um an dtaca san do cheap Brian Ó Gnímh an dán úd (Uimh. VII) ag gríosú Bhriain Uí Néill chun troda. An Brian Ó Gnímh sin, dob é ceann na fine é lena linn ; tugtar ' Ó Gnímh ' air.

6. *Fearghal Óg Mac an Bhaird;* fuair bás, do réir A. R. É. san bhliain 1583. San dán úd (Uimh. IX) labhrann sé i bhfabhar Thoirdhealbhaigh Luinigh. Tuairim is an bhliain 1581 do ceapadh é dar liom.

7. *Lughaidh Ó hEachaidhéin:* Dhá dhán uaidh sin insan chnuasach so. An chéad dán, caithréim agus marbhnadh Sheaáin Uí Néill, mac Briain mhic Feidhlimthe Bacaigh. Fuair Seaán Ó Néill bás san bhliain 1617. An dara ceann, dán do Sir Henrí Ó Néill, mac Seaáin, ghá iarraidh air é ghlacadh mar Ollamh.

8. *Fear Flatha Ó Gnímh;* sé cinn dá dhántaibh sin atá san leabhar so. Do Sir Henrí Ó Néill agus dá mhnaoi Martha Stafford iad go léir acht ceann amháin do dhearbhráthair Sir Henrí .i. Art Óg Ó Néill. Do cailleadh Sir Henrí san bhliain 1638, agus ní thuigim go raibh mórán caitheamh i ndiaidh Mharta Stafford ag

---

[12] 'Ó hEachaidheáin ' an gnáithlitriú anois ; ' O Haughian ' san Bhéarla.

na filíbh d'éis bháis a fir, ar shon gur mhair sí go dtí an bhliain 1678. Sidiad na dánta a cheap Fear Flatha :

XXII, ghá chur i n-iúil do Sir Henrí go bhfuil d'fhiachaibh air dán do cheannach uaidh.

XXIII, ag gríosú Sir Henrí chun ceannus Chúigidh Uladh do lorg.

XXV, cunntas ar an athnuachant agus an deisiú do rinne Sir Henrí ar Chaisleán Éadan Dubhchairrge mar a mbíodh sé ina chomhnuidhe.

XXX, Epithalamium do Sir Henrí ar a phósadh le Martha Stafford. Ba mhaith an ceart dó bean anall do ghabháil ar nós chuid dá shinsir roimhe.

XXXI, combrón le Martha Stafford as ucht ainimh éigin do theacht ar a láimh.

XXXVI, ag moladh Airt Uí Néill, ba thaoiseach ar Chloinn Aodha Buidhe, dar lesna filíbh, tar éis bháis Sir Henrí.

Tuigfar ón méid sin go mbíodh Fear Flatha ag obair le linn an chéadleath den tseachtmhadh aois déag. Ní dóigh liom gur cheart a rádh gurbh é dob Ollamh d'Uíbh Néill Cloinne Aodha Buidhe. Dámadh Ollamh ar aonchor é is ag Cloinn Domhnaill a bhí sé. I n-uimhir a XXVII tugtar ' file an tsluaigh ' air ; agus deirthear ann go bhfuil " a mhuirn ar shliocht na gColladh " .i. ar Chloinn Domhnaill do réir dheallraimh. Fear Flatha féin dob é ceann na fine é, mar tugtar ' O Gnímh ' air.

9. *Gofraidh, Mac Briain, mic an Bháird ;* isé do sgríbh Uimh. XXIV ag gríosú Sir Henrí chun ceannas Chinéil Eoghain do lorg, ag súil le ceannas na hÉireann.

10. *Cormac, Mac Briain Óig mhic Con Midhe,* ceann na fine. Deir na hAnnála san bhliain 1516 gur éag Mac Con Midhe .i. Brian Óg mac Briain Ruaidh. Is dócha gur sgríobhadh Dán a XXVI go luath tar éis bháis athar Sir Henrí (1617). Tá an file ghá iarraidh ar Sir Henrí each do bhronnadh air. Is cosmhail ón dán soin gurbh iad an dá thaca ab fhearr aige Seaán Ó Néill (athair Sir Henrí) agus Aodh Mag Aonghusa.

11. *Seaán Ó Graoidhin ;* do chuir Dán a XXVIII ag triall ar Sir Henrí dá iarraidh air gabháil leis mar ollamh nó duais a dhána a thabhairt dó.

12. *Niall Óg Mac Muireadhaigh ;* isé do cheap Dán a

XXIX, ag moladh Sir Henrí as ucht a fhéile. Tá roinnt dán de chuid a athar ar chloinn Domhnaill ar fagháil, agus is dócha go raibh baint aige féin le haicme éigin díobh.

13. *Domhnall Ó hEachaidhéin;* trí cinn dá chuid dánta san leabhar so: XXXII ag tagairt don ainimh a theangmhaig do láimh Martha Stafford. San tSligeach a sgríobhadh é; XXXIII, ghá iarraidh ar Mharta Stafford é ghlacadh i gcion; XL d'Art Óg Ó Néill; is cúis éada leis an bhfile na dánta a sgríobhaid filí iasachta d'Art; agus gur dó féin ba dhúthchas bheith mar ollamh aige.

14. *Art Óg Ó Néill;* rugadh é san bhliain 1600. D'éis bháis a dhearbhráthar, Sir Henrí, 1638, do meastaoi é mar thaoiseach ar Chloinn Aodha Buidhe. Do réir a bhfuair sé de mholadh ósna filíbh ní fuláir nó chuireadh sé suim i litríocht, agus go háirithe i bhfilíocht na Gaedhilge. Tugtar 'ánroth' air, .i. an céim is goire dhon fhile féin. "Fa heolach é i n-áth na héigse." Isé "buime na héigse" é. An t-aondán dá chuid atá againn (Uimh. XVI), taisbeánann sé gurbh eól dó duanaireacht agus litríocht na Gaedhilge. Tá sé ag caoineadh a cheathrar dearbhráthar (mar mheasaimse) ann. Is uaigneach leis bheith 'na bheathaidh dá n-éis. Do chomhnuidheadh sé ar an Tulaigh Móir, láimh le Brugh Seaáin, i gCo. Aontruma. Do phós sé Gráinne ní Eadhra, inghean Chathail Uí Eadhra an Rúta; agus fuair sé bás san bhliain 1677. Tá sé curtha i reilg Sgeire, mar á bhfuil tuamba Cloinne Aodha Buidhe.

15. *Lughaidh Óg Ó hEachaidhéin:* Is dócha gur mhac do Lughaidh Ó Eachaidhéin (Uimhir a 7 thuas) é seo. Bé ughdar Dán a XXXV é. D'Art Óg a ceapadh é.

16. *Domhnall Ó Dálaigh:* ughdar Dán XXXVII ag moladh Airt Óig Uí Néill mar thaoiseach.

17. *Somhairle Mac an Bhaird:* Deir Éadbhard Ó Raghallaigh san "Irish Writers" go raibh an file seo i mbláth a shaoghail 1649. Níl dá chuid annso acht dán amháin (Uim. XXXVIII). Moladh agus gríosú ar Art Óg Ó Néill atá ann. Is fiú d'Art ceannus Leithe Cuinn do lorg, agus fiú amháin tighearnus na Teamhrach.

18. *Lughaidh, mac Ruaidhrí Dhuibh Uí Eachaidhéin;*

isé do cheap Dán a XXXIX mar a molann sé Art Óg Ó Néill as ucht a dhuas dona filíbh. Isé " Buime na héigse é." Acht ní " cluiche sugartha " an gnó soin. Nár chuala Art cionnus mar do bhuaireadh an Tromdháimh Guaire? Má tá Art Óg gan ' Gleann an Sgáil " nó ' Marbhán ' ar a chomhgar is baoghlach dhó.

19. *Peadair Ó Maolchonaire,* mac Fir Feasa Uí Mhaolchonaire. Deir Ó Raghallaigh (" Irish Writers," lch. cciv) go raibh an file seo 'na bheathaidh san bhliain 1701, agus gur dhuine aosda an uair sin é. Deirthear leis go raibh sé mar fhile ag muinntir Rodaighe. B'féidir go bhfuil ceangal éigin idir Dhán Pheadair (Uimh. XLV), do Chormac Ó Néill agus an ceann a chuir Tadhg Ó Rodaighe go dtí an duine céadna (Uimh. XLVI).

20. *Tadhg Ó Rodaighe;* Deir Ó hArgadáin (Hardiman) gur rugadh Tadhg san bhliain 1623, agus go bhfuair sé bás 1706. Dá réir sin ba chomhaimsire dhó féin agus do Chormac Ó Néill, a fuair bás san bhliain 1707. An dán do sgríbh sé do Chormac, tá sé san láimhsgríbhinn fána láimh féin.

21. *Cian Ó hEachaidhéin;* san dán úd dá chuid, Uimhir XII, tá an file ghá iarraidh ar Chormac Ó Néill malairt ceirde do sholáthar dhó, de bhrígh ná cothóchadh ceard na filíochta é. Is dócha gurab é seo an file go dtugann Ó Raghallaigh (' Irish Writers ' lch. CXCV) mar ainm air Cian O'Heichiaran.

22. *Ruaidhrí Ó hEachaidhéin;* san dán úd XIII tá an file ag cur a bheannachtan go dtí Cormac Ó Néill go Tulaigh Móir.

23. *Séamus Ó hUid;* gheobhthar tuairisg ar an bhfile seo agus ar a dhán (Uimh. XIV) atá fé eagar ag Seosamh Laoide san " Miscellany presented to Kuno Meyer " lch. 53. Deir Annála Uladh 1485: " Brian hUa hUid, idon fer dána ríghmhiadhach do Thrian Conghail do mharbhadh in bhliadhainsi le mac Mic Eogain, idon, le Seaan, mac Eogain Mic Eogain." Tá Séamus Ó hUid annso ghá iarraidh ar Chormac Ó Néill labhairt le " bean an Mharcuis " ionnus go bhfágfaidhe é i seilbh a oighreachta. Is dócha gurab é Marcuis atá i gceist na Marcuis Aontruma; agus a bhean Róis Ní Néill inghean Sir Henrí, agus aintín Chormuic.

24. *Diarmaid Mac an Bhaird;* Is dócha gurab ionann an Diarmaid seo agus an 'Dermot, son of Lewis' (Diarmaid mac Laoisigh) a bhí i mbláth a shaoghail, do réir Éadbhaird Uí Raghallaigh (" Irish Writers," lch. cci) san bhliain 1691. Insan dán úd (uimh. xv) dá chuid san leabhar so, tá sé ghá chomhairliú do Chormac Ó Néill a chluiche d'imirt le gliocas i gcoinnibh na ngall.

25. *Ruaidhrí Óg Ó hEachaidhéin;* B'fhéidir gurab ionann é seo agus an Ruaidhrí Ó hEachaidhéin thuas (Uimh .22). Bhí dearbhráthair ag Cormac Ó Néill gurbh ainm dó Seaán a fuair bás i Londain san bhliain 1687. Do cheap Ruaidhrí Óg dhá dhán dó san ; ceann aca (Uimh. a XVII) ag moladh na humhluíochta dhó ; agus ceann eile (XVIII) ar a bhás. 'Na dhiaidh san rinne sé dhá cheann do Chormac féin, ceann aca (XIX) ghá mholadh agus ceann eile (XX) ghá chomhairliú misneach do bheith aige acht fanúint socair go dtiocfadh an chabhair chuige. Tar éis 1687 do ceapeadh iad san gan amhras.

26. *Ughdair anaithnide.* Tá na dánta so gan ainm ughdair leo :

I, III. d'Aodh Buidhe Ó Néill nuair fuair sé tighearnus Chinéil Eoghain 1425.

VIII, X, ar Thoirdhealbhach Luineach.

XI, ar bhás Mhuircheartaigh mhic Earca.

XXXIV, XLI, XLII, XLIII, ar Art Óg Ó Néill.

XLIV, ar Chormac O Neill.

XLVIII, XLIX, dhá cheann 'neamhpearsanta' gairide i sgríbhinn Chathail Uí Chonchabhair.

## IV—MÉIDREACHT

Filíocht na sgol ar fad nach mór atá san chnuasach so. Ní gádh dham tabhairt fá mhíniú ar an duanaireacht soin. An té gur mian leis eolas beacht air cuarduigheadh sé an Réamhrádh atá ag Miss E. Knott do Dhánta Thaidhg Dhoill Uí Uiginn ; nó " Irish Syllabic Poetry " ón ughdar chéadna.

Naoi gcinn is dá fhichid de dhántaibh atá san leabhar so ; agus aistí Deibhidhe iseadh dhá cheann déag ar fhichid díobh san. Ar an chuid eile áiríomhthar a 3 Rannaigheacht Bheag, a trí Rannaigheacht Mhór,

a dó Rannaigheacht Aicleach, a 7 Séadnadh Mór, a 1 Draighneach, agus a 1 Ae Freislighe. Seo mion-tuairisg ortha :

*Rannaigheacht Bheag:* IV, VII, XXXIII.

*Rannaigheacht Mhór:* V, XXXVII, XLIII.

*Rannaigheacht Aicleach:* XI, XLIX.

*Séadnadh Mór:* VI, XXVII, XXVIII, XXIX, XXXV, XXXVIII, XL.

*Draighneach:* XIX.

*Ae Freislighe.* XLVIII.

*Deibhidhe,* an chuid eile go léir.

Níl den *Amhrán* ann acht ceathramha atá mar Cheangal ar an dán do cheap Art Óg Ó Néill (Uimhir XVI) ; agus ceathrú eile i ndeireadh Uimhir a XLVIII. Is féidir a thabhairt fá ndeara, ámh, go raibh an meath ag teacht ar an duanaireacht. Na dánta annso do ceapadh do Chormac Ó Néill níl an cruinneas ionnta mar do bhí i saothar na bhfilí a tháinig rompa.

## V—PEARSANTA

Ní misde beagán do rádh i dtaobh na beirte fa ndeara an láimhsgríbhinn úd 24 P. 33 do bheith ann. Isiad san Cormac Ó Néill a chuir dá dhéanamh é, agus Ruaidhrí Ó hUiginn an fear do chnuasuigh agus do sgríbh é.

Ní rofhairsing an t-eólas atá le fagháil ar Chormac Ó Néill. Mac d'Art Óg Ó Néill ab eadh é. Deirthear linn[43] go mbíodh sé ina chomhnuidhe ar an Tulaigh Móir ; acht ina udhacht[44] deirthear gur ó Bhrugh Seaáin

---

[43] Dán XIII.

[44] Sidé é :

" Copy of the Will of Coll. Cormack O'Neill of Broughshane, Co. Antrim, A.D. 1706 : Prob. 12 Dec. 1706. Diocese of Connor.

In the name of God, Amen. I Cormack O Neill of Broughshane in the county of Antrim, Esq., being weak of body but perfect of Minde and Memory do make this my last Will and Testament, hereby revoking and anulling all former Wills and Testaments by me made.

Imprimis. I bequeath my Soule to God that gave it, and my Body to the Grave to be devoutly and privately interred in the church of Skirry by my Executor hereafter named.

Item. I bequeath unto my Nephew Charles O'Neill of Edenduff-carrick in the said county, Esqr., all my goods and chattels reale

dó. Tá an dá áit comhgarach dhá chéile. Bhí sé 'na Chornail i n-arm an dara Rí Séarlus. Do phós sé Máire inghean Chuinn Óig Uí Néill ón Chaisleán Riabhach. Ní raibh éinne cloinne aca. Do bhí udhacht a mhná ar liosta na nUdhacht san Record Office fa'n dáta 1708, acht ní bhfuaireas amach cadé an chrích a rug é.

Do cailleadh Cormac féin i mí na Nodlag 1706. D'fhág sé a chuid ag mac a dhearbhráthar, Séarlus Ó Néill Ó Éadan Dubhchairrge, agus an fear céadna mar fheithmhiúir. Ní fheicim cionnus a réitigheann sé sin leis an Gheiniolach[15] atá ag Seán O Donnabháin.

Ní fuláir nó do chuireadh Cormac an-spéis i n-eolus i dtaobh a shinsir, trá's gur fhuláirimh ar Ruaidhrí Ó Uiginn an seanchus do bhailiú agus do chur i leabhar dó.

Má's beag é ar n-eolas i dtaobh Chormaic Uí Néill, is lugha ná san an tuairisg is féidir linn a thabhairt ar Ruaidhrí Ó Uiginn. Deir sé féin linn[16] gur de mhuinntir Uiginn an Tearmoinn é: " Ruaidhrí Ua huiginn, mac

---

and personall of what sort or kind soever, he the said Charles performing and fulfilling this my last Will and Testament.

It. I do bequeath order and appoint that my dearly beloved Wife Mary O Neill shall holde and Enjoy all the right, title and Interest I have to the profitts of the Lease I purchased from Hugh Gawne of the village and towne land of Broughshane the two towns of Agnedor and Dunard in the Braid and County afforsaid with the Corn Mills and Tuck mills thereunto belonging dureing such time or times as she the said Mary shall think fitt, to dwell in my house of Broughshane afforsaid she my said Wife paying all my servants wages.

It. I also order and appointt that if my said Wife shall not think fitt to dwell in my said House, then and in such case I bequeath to her my said Wife all the furniture, Bed, Beding, Chairs, Stools, Tables, hangings, Cabbinet, Chest of Drawers, Grate, tongs, fireshovel and Irons, &c., belonging to my said Wife's Bedchamber, as allso the Bed-Hangings, Chairs and Stools given to her by her Uncle Daniel O Neill, Esqr., Deceased.

It. I leave and bequeath unto my said nephew Charles O Neill Esqr., all the Right Title and Interest I have to the severall Lands Tenements and Hereditaments in the Kingdom of Ireland passed in Pattent to me and my Heirs by the late King Charles the second, as also all other grants and Titles and things whatsoever to me belonging in the said Kingdom.

Lastly I do order appoint constitute and ordain my said nephew Charles O Neill, Esq. to be sole Executor of this my last Will and Testament this fourth day of December 1706.

C. O Neill.

Signed and sealed in the presence of us when the said Cormack O Neill Esqr. published and delivered this to be his last Will and Testament J. O'Neill; James Meridoch; Hen. O'Neill.

[15] A.R.E. lgh. 1678 agus 2425. [16] 24 P. 33, lch. 172.

Cairbre, mic Seaain, .i. O huiginn an Tearmoinn." Is dócha gur i gCo. Mhuighe Eo atá an Tearmonn, mar gheibhmíd ins na Fiants: "Teige O Higgen, of the Tarmen, Co. Mayo, prdnd. Fiants 6567 (1601)[17]

Tá láimhsgríbhinn eile san R.I.A., .i. 24 P. 9 agus bhí sé tamall i seilbh Ruaidhrí. Deir sé ann gurab é Ruaidhrí O hUiginn é, mac Cairbre mic Seaáin mic Cairbré (.i. O hUiginn), mic Con Coigcríche, mic Cairbre Dhuibh. Agus gheibhmíd fós insna Fiants: "Carbere m'cocoggerie O Hugin (Co. Mayo) prdnd. Fiants 5076 (1587)[18]. Is i gCo. Mhuighe Eo, mar sin, atá an Tearmonn. Is dócha gurab é an Tearmonn é an Tearmonn i ndeisceart an Mhuirthid.

San bhliain 1680 a sgríbh Ruaidhrí 24 P. 33 do Chormac Ó Néill. Le linn a sgríobhtha bhí sé 'na chomhnuidhe i nGort an Chairn. Deir an Laoideach[19] go bhfuil an áit sin i bparóiste Átha Eochaille i mBarúntacht Tuaim Íochtarach i gCo. Aontruma.

## VI—ORD AGUS EAGAR

Ní hionann ord don leabhar so agus don láimhsgríbhinn (24 P. 33). Ins an leabhar so tugtar le chéile na téxa próis agus cuirthear ar tosach iad. Annsan tagaid na dánta do réir an uird ina bhfuilid san MS. (I—XLIV). Isiad san an Duanaire ceart. 'Na ndiaidh sin do cuireadh dán Pheadair Uí Mhaolchonaire, agus dán Thaidhg Uí Rodaighe (XLV, XLVI). 'Na ndiaidhsan do chuireas "Céidrí ro ghabh Érinn uill" atá mar bhrollach dhon "Leabhar Eoghanach san MS. (XLVII). Agus 'na ndeireadh go léir do cuireadh an dá dhán bheaga a sgríbh Cathal Ó Conchabhair insan láimhsgríbhinn an fhaid a bhí sí aige. Ar shon gur follus nach fuil na dánta san láimhsgríbhinn anois do réir uird na haimsire inar ceapadh iad ní fhágann soin ná go mb' fhéidir go rabhadar mar sin ar dtúis. Mar sin féin do cheapas gurbh fhearr leanamhaint don ord ina bhfuilid ann.

---

[17] "Poems of Tadhg Dall O hUiginn" II, lch. 327.
[18] "Poems of Tadhg Dall" II, lch. 308.
[19] "Kuno Meyer Miscellany" lch. 53.

Bhí lámh dheas chórach ag Ruaidhrí Ó Uiginn ar pheann. Tá a sgríbhneóireacht soiléighte. Ní chleachtann sé mórán nod. Tá sé neamhchúrmach um an Síneadh fada agus um ghoin an tséimhiúcháin, nó b'fhéidir gur chóra dham a rádh gur gann linn mar bhaineann sé feidhm asta.

Sidé an chóir do leanadh san eagarthóireacht annso :

(*a*) Nuair atá fagháil ar dhá chóib de dhán, nó os a chionnsan, déantar téx 'comhshuidhighte' dhíobh. Glactar leagan amháin mar bhunús, agus tugtar an mhalairt ráiteachais insna nótaí ag bun an leathanaigh. Innistear in gach cás cadé an socrú a déantar.

(*b*) Nuair ná bíonn againn ach P, agus ba rómhinic linn sin foríor, leantar go dlúth dhon chainnt atá ann. Agus nuair a déantar ceartú nó atharrú áirmhíothar díleas na láimhsgríbhinne insna nótaíbh.

(*c*) Nuid insna MSS. Do ceapadh ar dtúis sgaoileadh nod do thespeáint san téx annso tré litreacha iodáileacha, acht d'eagla an mhórchostais do socruigheadh ar leigean don iodáileachas san téx féin, acht amháin an uair a bheadh amhrus i dtaobh nuid áirithe. Tespeántar nuid insna nótaí, má thagaid ionnta.

(*d*) Nuair nach fuláir focal nó abairt, nach faghtar san láimhsgríbhinn, do thabhairt isteach san téx, ar sgáth chéille, nó ar chinnteacht siollabh, cuirtear é i gcuibhreacha cearnógacha, mar seo [ ].

(*e*) Tá roinnt leithleachais litriúcháin ag baint lesna láimhsgríbhinní, agus go sonnradhach le P, agus do ceapadh gurbh fhearr iad do chur ar aondul le gnáthlitriú na haimsire seo. Ní misde a áireamh ortha san :

1. An Réamhfhocal 'i' : 'a' do-gheibhtar i n-urmhór na láimhsgríbhinní. Déantar 'i' dhe san téx annso. Tagra dhó an uair a bhíonn amhras 'na thaobh.

2. An Chopuil, an 3 Uath., Láithreach : 'as' is coitcheanta ag P, idir Choibhneasta agus Neamhchoibhneasta. San leabhar so déantar iarracht ar 'as' do choimeád san Choibhneasta, agus 'is' do chur san Neamhchoibhneasta.

3. Is minic ' cc ' i n-ionad ' g '. Nuair thagann i lár boill fhocail cuirthear ' g ' san téx annso; i dtosach fhocail ' gc ' ; agus ' cch ' = ' gh ' annso.

4. Ar an gcuma chéadna gheibhtar ' tt ' i n-ionad ' d '. Nuair a thagann i lár boill fhocail cuirthear ' d ' dhó; i dtosach fhocail, ' dt ' ; agus ' tth ' = ' dh '.

5. An dá nod i gcóir ' agus ' .i. ' et ' agus ' ⁊ ' sgaoiltear i bhfuirm ' agus ' iad.

6. Maidir le ' e, é ' (leathan na dheireadh), is minic é i bhfuirm ' C ' .i. ' e, é '(ard) ag na sgríbhneóiríbh. Níorbh fhuláir ' e, é ' (íseal) do chur dóibh san chló.

(*f*) Séimhiú : ar sgáth chuimre insna nótaíbh do measadh nár ghádh tagra fé leith d'easnamh an ghuin séimhiúcháin rud atá rochoitchianta ag P. Déantar é fhógairt, ámh, nuair a bhíonn aon amhras ann, i gcúrsaí amuis, &c.

(*g*) Síneadh fada : mar a chéile d'easnamh an tsíneadh fada. Cuirthear san téx é ; agus gan tagairt dó thíos mura mbeidh gádh leis.

(*h*) Leithleachas P. Tá Ruaidhrí Ó hUiginn tugaithe do rudaí beaga ar leithligh san litriú. Do measadh gurbh fhearr iad do cheartú.

1. ' Bliaghain,' ' diaigh ' i n-ionad ' bliadhain ' ' diaidh ' ; ' cluithe ' i n-ionad ' cluiche.'

2. ' Sa ' anois is arís i n-ionad ' san, insan ' ; cm. sa lán, XXXVII, 56 ; sa bhearna i mbid, XXXV, 32.

3. ' Tainig, rainig ' i gcomhnuidhe i n-ionad ' táinig, ráinig ' ; acht ' táinig, ráinig : tánaig, ránaig', le géilleadh dhon amus, nó dhon uaithne.

4. Is fíorannamh síneadh aige ar —éi— ; ceim, i gcein, Neill, &c.

---

Is fada atá an saothar so idir lámhaibh agam. Is iomdha greas oibre agus is iomdha sgur do rinneadh air ; acht tá sé curtha dhíom agam fá dheóidh, agus do-bheirim a bhuidhe re Dia.

Agus deireadh dhon díoghrais anois. Isé sin mo bhuidheachas do ghabháil le Coimisiún na Láimhsgríbhinní de chionn mórchostas an leabhair seo do ghlacadh ortha féin ; le hEoin Mac Néill, Ollamh, a ghríosuigh me an chéad lá chun na hoibre seo, agus a thug bunadhas an cóluis dam ar sheanchus Chloinne Aodha Buidhe ; le hOsborn Ó hAimhirgin, Ollamh, a léigh an téx liom, am cheartú agus am neartú ; le Séamus Ó hÓgáin, Ollamh, leis an Ath. Pól Breatnach, le Dochtúir Séamus Ó Ceallaigh, agus le Gearóid Ó Murchadha, M.A., ar son congnaimh is ceartúcháin le linn an leabhair do dhul fá chló Dia ghá chúiteamh dhóibh.

TADHG Ó DONNCHADHA

23, Mí na Nodlag 1930.

## CLÁR AN LEABHAIR SEO

# AN LEABHAR EOGHANACH

Isiad[1] *iomorro* ríoghdha agus roithighearnuidh bhádar[2] san aimsir inar tionnsguineadh an leabhur so .i. Toirrdhealbhach Luin*each*, mac Néill, mic Airt, mic Cuinn, mic Énrí, mic Eoghain, iarna ríoghadh agus iarna oirneadh ar sén úaire agus aimsire lena chineadh go comhaontadhach i ndiaidh[3] a chomhbráthar gaoíl agus geinealaigh budhéin .i. i ndiaidh[3] Seaáin mhic Cuinn, mic Cuinn, mhic Énrí mic Eoghain ⁊rl. Agus do ba lann[4] craoi cubhaidh coimhéda an chóigidh, agus stiuir chert chobhsaidh cosanta an chonáigh agus buachaill tenn thairis do threindíden na dtuath an Toirrdhealbhach sin.

Agus Aodh Dubh, mac Aodha Ruaidh, mic Néill Ghairbh, mic Toirrdhealbhaigh an Fhíona ina thríath for Cinél gConuill mic Néill.

Agus Aodh, mac Feidhlim Bacaigh, mic Néill, mic Cuinn, mic Aodha Buidhe, mic Briain Ballaigh ina thigherna for Cloinn Aodh[a] Buidhe.

Agus Ruaidhrí mac Maghnusa, mic[5] Donnchadha í Chatháin ina thriath for Ciannachta.[6]

Agus Cú Chonnocht, mac Con Connocht, mic Con Connacht oile, mic Briain, mic Philip, mic Tomáis mic Pilip mic Aodha Ruaidh mic Flaithbhert*aigh* ina thigherna thréntiodhlaicech for Fer*aibh* Manach.

Agus Art mac Briain mic Rémuinn mic Glaisne 'na Fhlaith Oirghiall.

Agus Fer Dorcha, mac Domhnuill óig, mic Domhnaill, mic Aodha ina thriath for Muigh Cobha agus for Uí Eachach[7] Uladh.

Agus Seaán mac Eoch*adha* í Anlúain ina thigherna ar Oirtheroibh.

---

MS. 24 P. 33, lch. 99; *agus cóib eile, do tairngeadh as so,* lch. 243. *Táid siad araon focal ar fhocal.*

[1] Asiad. [2] bhatt*ar*. [3] andiaigh. [4] lan. [5] m*i*c m*i*c.

[6] chian*nach*ta. *Rudhraighe Ó Catháin, mac Maghnusa, mhic Dhonnchadha, deirtar insna hannála gur hoirdneadh é* 1577; *agus Seaán, mac Olibhérus .i. Mac Uilliam Íochtair, fuair seisean bás* 1580. *Fágann san gur tráth éigin idir an dá bhliainsin do tosnuigheadh ar an Leabhar Eoghanach do chur le chéile.* [7] Airbhtheach.

Agus Seumus óg mac Rughraidhe 'na Mhac Domhnuill Gallóglach.

Agus Seaán mac Feidhlim í Dhochart*aigh* for Tír Eoghain na hInnsi.

Agus Aodh mac Maolmhórdha, mic Seaáin, mic Cathail, mic Eoghain í Raghallaigh ós maicne Maolmhórdha.

Agus Brían mac Briain, mic Eoghain,[8] mic Tighernáin mic Taidhg mic Tighernáin mhóir í Ruairc ina Thigherna Ua mBriain agus Connhaicne.[9]

Agus Domhnall mac Taidhg, mic Cathail óig mic Domhnaill mic Eoghain í Chonchubhair ós Cairbre Dhroma Clíabh.

Agus Cathal Dubh, mac Conchubhair í Dhubhda for Tír[10] Fhiachrach Muaidhe.

Agus Diarmaid mac Cairbre mic Eoghain chaoich 'na Ua Conchubhair nDonn.

Agus Tadhg Óg, mac Toirrdh*ealbh*aigh r*uaidh* mic Taidhg bhuidhe ina Ua Conchubhair R*uadh*.

Agus Seaán, mac Oilbhérus Búrc 'na Mhac Uilliam Íochtair.[11]

Agus Riocaṙd a Búrc mac Uilleag mic Riocaird 'na Iarla Chlann Riocaird.

^[mac Geróid Óig] Agus Geróid Óg ^ mac Geróid[12] mic Tomáis 'na Iarla Cill Dara.

Agus Geróid mac Sémuis mic Seaáin mic Tomáis 'na Iarla Desmhumhan.

Agus Tomás mac Sémuis mic Piaruis 'na Iarla Urmhumhan, agus uas Builtéraibh 'na uachtarán.

Agus Conchubhar mac Conchubhair í Bhriain 'na Iarla Tuadhmhumhon, iar n-aithríoghadh Dhomhnuill mhic Conchubhair í Bhriain tre fhoirnert gall agus fhear Saxan.

Agus Domhnall mac Domhnaill mhéig Carrthaigh 'na Mhac Carrthaigh Mhór.

Agus Cormac mac Taidhg mic Cormaic Óig 'na thigherna ar Mhúsgraighe mhic Dhiarmada.

Isiad sin *iomorro* flatha agus taoisigh agus troim-thighernadha bhádar i gcoimhré agus i gcomhaimsir an tan ro tionnsgoineadh an leabhursa do Thoirrdhealbhach

---

[8] Aoghain. [9] conmhac ; *leg* Ua mBriuin. [10] Thir.
[11] ia*ch'air*. [12] Ger*ó*id óig.

Luineach mac Neill mic Airt Óig mic Cuinn mic Énrí mic Eoghain mic Néill Óig mhic Néill Mhóir mic Aodha mhic Domhnaill, mic Bríain Chatha Dúin mic Néill Ruaidh mic Aodha fris a ráidhter an Macaomh Tóinlesg mic Muirchertuigh muighe Lughan[13] mic Taidhg Ghlinne mic Conchubhair na Fiodhbhuidhi mic Flaithbhertaigh Locha F*eadhaidh*, mic Domhnaill re ráidhter [an tÓgdhamh] mic Aodha Athlamhuin, mic Flaithbhertaigh an [14]trostáin .i. a lorg Rómha, mic Muirchertaigh Mhidhigh mic Domhnaill Ardmacha mic Muirchertaigh na gcochall gcraicenn mic Néill glúnduibh mic Aodha Finnléith, mic Néill Chaille mic Aodha Oirnidhe mic Néill Fhrasaigh mic Ferghail mic M*ao*ladúin mic M*aoi*l-fhithrigh mic Aodha Uairiodhnaigh mic Domhnaill Ilchealgaigh, mic Muirchertaigh mic Muireadhaigh mic Eo(ghain)[15] mic Néill Naoighiallaigh mic Eochaidh Muighmheadhoin.

---

1.* Agso an Leabhar Eoghanach, thráchtas ar réim ríogh sleachta Eoghain mhic Néill Naoighiallaigh :

Cúigear mac bhádur ag Eochaidh Muidhmheadhoin .i. Brian agus Oilill, Fiachra agus Fearghus, ceithre mic Muingfhinne inghine Fiodh*aigh*. Cairenn Chasdubh, inghean ríogh[16] Saxan, máthair Néill Naoighiallaigh ; agus ba hé Niall dob óige ar aoi n-aoisi don chloinn sin, agus ro budh sine ar aoi ngníomha ; agus gér mhór miosguis agus míodhuthracht Muingfhinne inghean Fhiodh*aigh* do Niall Naoighiallach is[17] chuige ráinig inmhe agus ard-fhlaitheas ar bhéulaibh a cloinne. Agus is[17] amlaidh forcomhnogor sin .i. cúiger mac ríogh[18] Éirionn do ghluasacht ó Themhraidh do sheilg agus d'fhiadhach, agus torc Rátha an Chraoi do mharbhadh dhóibh, agus fianbhoith foluchta do dhénamh an oidhche sin aca ag Fionnshruthán na Faghla i gCrích eidir dhá Abhainn. Ar gcaithemh an fhuluchta dhóibh do chúaidh clann Muingfhinne d'iarraidh uisge an tan do ghabh aolsgoth íotan iad .i. Brian agus Oilill agus Fiachra agus Ferghus ; agus fuaradur tobur fíoráluinn isin bhfiodhbhaidh, agus

---

[13] *sic* MS. (? Muighe Line). [14] *An leasainm ar easnamh san lsgr.*
[15] Eo. [16] ricch. [17] as. [18] Righ.
* Áireamh na n-alt ón Eagarthóir.

eugosg serbhghlórach senmhná ag coimhéd an tobair; agus do ráidh nach dtiubhradh an t-uisge acht don tí do bhéradh póg dhi, agus do luighfeadh ria. Do cheilsed *iomorro* clann Muingfhinne nach bhfuaradur an t-uisge ar eagla an arrachta. Is[19] annsin ráinic Niall d'ionnsaighe an tobair, agus do chúaidh i ngnás[20] an arrachta,[21] agus do rad póg dhi. Táinic dealbh agus dersgnadh fuirre gur bho samhail re gríostaitneamh gréine nó re corcairliag ar lasadh gach ball gach alt agus gach áighe[22] dhi; agus do ráidh re Niall:

"Is[19] misi flaithes na ríogh," olsi, "agus cuingidhsi ríghe laoi go n-oidhche for cloinn[23] Muingfhinne a lógh an uisge, agus budh tú bhus rí[24] dhe."

Iar sin táinic Niall do chum na fianbhoithe i mbádar a bhráithre, agus a chúach lán d'uisge leis; agus do naisg ríghe laoi go n-oidhche agus tosach labhurtha i dTeamhraigh for cloinn[23] Muingfhinne a lógh an uisge; agus do fhaomhadur sin uile do Niall. Rángadur go Temhraigh iar sin, agus do ráidh Niall Naoighiallach friu:

"Is i n-oidhcheibh agus i laithibh caithter an domhan uile" ar sé.

Gonadh amhlaidh sin do sgar Niall Naoighiallach ríghe agus oireachus Éirionn fria clainn Muingfhinne;[25] agus do thairngir an bhean soin ríghe nÉirionn do chloinn Néill Naoighiallaigh airead bhes muir um Ealga.

Do ghabh Niall iar sin ríghe go roinertmhur iar mbás Eoch*aidh* Muidhmheadhóin; agus do rad tuarustul agus tionnlacadh do thuathaibh agus do throimríoghaibh na hÉirionn, agus isé[26] do rad deich céad each agus chúig céad lúireach agus a each agus a earr*adh* féin i dtuarustul do Chorc mac Luighdheach mhic Oilill Flainnbhig mhic Fiachaidh Mhuillethain mic Eoghain Mhóir mic Oilill Óluim, amhail asbert Torna éiges an [27] rannsa:

Deich céad each chúig céad lúireach
tug Niall do Chorc mac Luighdheach,
agus naoi bhfichid fail óir
agus caoga cornn comhóil.

---

[19] As. [20] angnas. [21] ar*racht*.
[22] aicche; áge, N., 'glied,'' *Wind. Táin*; 'a joint,' *Contrib.*
[23] chloin*n*. [24] righ.
[25] *Féachtar* "Silva Gadelica" I, 326 (as *Leabhar Bhaile an Mhóta*, 265 a) *don sgéal san iomlán*. [26] asé. [27] *sic* MS. *leg* san.

2. Do ghabh Niall Naoighiallach iar sin chóig géill Éirionn, agus géill Alban agus Saxan agus na Fraince agus insi Breaton agus go muir[28] nIocht, go ros-marbh Eochaidh mac Eunna Gheanntsalaigh[29] go soighid[30] foibrighte[31] tar aill mara os bruach mara nIocht, iarna ionnarba do Niall féin roimhe sin a hÉirinn iar marbhadh an fhileadh .i. Laidhgeann[32] mic Baircheadha leis, amhail asbert an file ag teacht tar bás[33] Néill :

Niall mac Eachdhach[34] isa leacht
  luid fo sheacht t*ar* treathan triocht
ro-réruigh comharbus Cuinn
  go ngaodh os muing mara nIocht.

Do briseadh *iomorro* seacht gcatha re corp Néill Naoighiallaigh ó mhuir nIocht go hÉirinn, ut probat carmen :

Gan do shideadh[35] catha no cruais
tógbhuid suas sé athn*aidh*[36] túis ;
ba fíor flatha iar ndáil bháis,
maidhm sheacht gcatha ré a ghnúis.[37]

Do thugsad a mhuinntir corp Néill leo go hOchuinn Mhidhe dia adhnacal. Gonadh óna hochánuiph dorónsad fir Éireann um Niall Naoighiallach ad-bherur an t-ainm sin fria. Ro chaith Niall Naoighiallach seacht mbliadhna fichead i ríghe nÉireann agus i n-airdcheannus iarthoir Eorpa amhail dherbhus an rann :

Fiche bliadhoin for a seacht
do Niall mar aon re a roineart
  ní dalbh[38] ós muir nIocht ealach
  ro marbh[39] Eochaidh Cinnsealach.

3. Niall Naoighiallach céadamus, 14 mic las .i.

---

[28] 'na Fraince *agus* In*n*is Breaton *agus* go muir' *an méid sin fé dhó san MS.*
[29] (? chinnselaigh) ; *vid Archiv. fur Celt. Lex.* III 323 ; *tuilleadh eolais as san.* [30] soighedh. [31] ~~sic MS. (?~~ faobhruighthe). 
[32] Laidhgheann. [33] bhás. [34] eathach. [35] *sic* MS. ; (?) Gan seachnadh.
[36] séathn÷ ; (? sé athnaimh : athnamh .i. *édáil, O Cl., Contrib*).
[37] sé siollbha. [38] .i. '*ní brégh*,' [39] .i. rammarb.

Eoghann agus Conoll Earrbreadh, agus Cairbre, agus Conall Gulban, agus Laoghaire, Fiacha, Maine, Eochaidh, Énna agus Aonghus Uilldherg, Ferghus Andoid agus Ferghus Madlorg, Triana Uaithghen,[40] agus Caol Dubh. Do bhádor ocht ṁic oireaghdha don chloinn sin ór gheinsat clann, ut dixit poeta :

Ocht mic ag Niall, niamhdha an chlann,
adéarsa ribh a n-anmann :
  Eoghan, dhá Chonoll na gcreach,
  Maine, Eanna[41] fial faoíleach,
  Laoghaire ba rí[42] go rath,
  Fiacha, Cairbre[43] na gcruadhchath.

Conull Gulban, ó bhfuilid Cinél gConuill. Conull Earrbreadh, ó bhfuilid Clann Colmáin agus Síol Aodha Sláine. Fiacha, a quo Meic Eochagáin agus Muinntir Luinín. Maine, a quo Fir Teabhtha. Laoghaire, a quo Cinél Laoghuire. Cairbre a quo Cinél Cairbre agus Ibh Fhlannagáin Tuaithe Rátha.[44] Éanna, a quo Cinél Éanna. Eoghan a quo Cinél Eoghain.

4. Isé iomorro an tEoghan sin mac Néill ro baistedh la Pá*draig* mac Carploinn,[45] athair baiste agus creidmhe agus crábhaidh d'fheraibh Éirionn ; agus isé an Pá*draig* sin ro fhágaibh[46] na fágbhálasa ar Eoghan mac Néill, agus ara chloinn ina dheghaidh .i. an tan no-éireóchadh n*each* dhíobh as a iomdh*adh* nó as a airdleabaidh go mbeithdís fir Éirionn ar crioth agus ar cumhsgughadh[47] roimhe ; agus spraic a chloinne ar gach cúigeadh i nÉirinn ; agus gan spraic eunchúigidh orra, acht go nderndís réir Pádraig ; agus do rad Pádraig bennacht ghaisgidh for Eoghan mac Néill, ut dixit Pádraig :

Mo[48] bhennacht for na tuatha
  do-biur ó Bhealach Rátha,
foraibh[49] [a] Cheinéil nEoghuin,
  deoraidh go lá an bhrátha.

---

[40] (?) tria n-a uaithghein. [41] *leg* Éanna. [42] righi. [43] cairpre. [44] ratha
[45] Arploin*n*, *agus* ' C ' *'na thosach de láimh dhéannaigh.*
[46] *f*háigaibh. [47] cumhsgudh*adh*.
[48] *I gcló* (*a*) V Trip. lch. 480 ; (*b*) Selections from Early Irish Poetry (Meyer) *lch.* 1. [49] fo*r*aiph.

Cén bhes Macha fo thoraibh[50]
  buaidh gcatha for a bhferaibh,
cenn[51] slógh bhfer bhFáil die maighin,
  saighin dóibh[52] for gach tealaigh.

Síol Eoghain mhic Néill
  séan,[53] a Bhrighid bhán,
acht go ndernuidh maith
  flaith úaidhibh go bráth.

Ar mbeannacht ar ndís
  for Eoghan mac Néill,
for cách[54] ghighneas uadh
  acht robh uagh diar réir.

5. Agus isé an tEoghan soin ro bhris cath Átha Cró. ris a ráidhter Áth Seanaigh an tansa ; áit inar thuit Cis[55] agus Cana agus Seanach, trí ríogha Uladh, agus inar cuireadh dergár a muinnt*ir*e ; agus do hadhluiceadh Seanach i ndorus an átha, agus Cis i Sídh[56] Cisi, agus Cana i gCarnn Chana i sosadh[57] mhullaigh an tsíodha .i. i síodh[58] Aodha Easa Ruaidh. Táinic *Conall* agus a bhráithre le hEoghan i n-iarrmhoracht Uladh nó go rángadur Cruachan, agus go Leitt*er* Mharga, agus go Tráigh Thuillsge, agus go Ros nGlanghlaise ; agus tarlat*ar*[59] Ulaidh dhóibh ann ; agus ferthur cath amhnus edrócair[60] eattora ; agus do thuit Dubhruire mhac Cana isin gcath sin. Gonadh úadh ainmnighther an ferann forsa dtá Dubhrur[61] aniugh ; agus do thuit céad curadh isin gcathsin immaille ris.

6. Iar sin luid Eoghan *go*na bhráithre i ndiaidh Uladh go Duibhghlenn Seicheadh risa ráidhter Glenn fíoráluinn Fhinne an tansa ; agus do Bhealach nGola .i. do Bhernus Mhór,[62] .i. Gola mac Deaghaidh do thuit ann, tàinig le Caoimhghein gCongainchnesach do Chonnachtaibh do chongnamh leis, re ráidhter Bernus Mór[63] aniu. Agus tugsad Ulaidh cath Bernuis do chloinn ríogh[64] Éireann annsin, agus brister for Ulltaibh an cath[65] sin, agus

---

[50] thoraiph. [51] gan. [52] *leg* ' saighidh dáibh.' [53] sean. [54] chach.
[55] Ccis, *agus an dara* ' c ' *laistigh den chéadcheann.* [56] sith.
[57] assos*adh*. [58] síoth. [59] (?) tarla tra. [60] ett*r*ochair. [61] tta dubrur.
[62] ' .i. do Bhern*us* *Mhór*'; *seanghluais é sin a fuair a ghlacadh san téx.* [63] mhór. [64] righ. [65] cat.

marbhthur Muirch*ert*ach[66] mórbhuilleach mac ríogh[67] Uladh ann le láimh échtoigh iolbhuadhaigh Eoghain mic Néill, agus trí céad d'Fhíorulltaibh immaille fris. Do theichsiod Ulaidh iarsin i nGairbhthrian Chlann Fomhoir mhic Airgeadmhair, agus do lensad clann ríogh[67] Éireann go Mucromha agus do Ghabholghlenn agus do Shliabh gCuaire[68] nó go rángadur Cuanglaisi; agus do chonncodur na catha coimhinnillte ara gceann don leith oile don abhainn. Agus isiad[69] bhaoí annsin Dubhruis agus Cana óg mac Cana; agus an tan adchonnairc Eoghan iad tug sidhe sanntach seabhcamhail dá soighin, agus do ghabh ag laoidheadh a laochraidhe agus ag moladh a mhíleadh, agus ag brostadh a bhráithreach um chalma do dhénamh. Is annsin do chromsad Ulaidh fán gcaithghleo le bráithribh urmhuisnecha Eoghain mhic Néill, agus rugsad bern céad isin gcath i n-urchomhair a n-aighthe. Agus brister an chaithiorghal sin for clanna roda Rughraidhe, agus cuirther a ndergár ann. Agus do thuit comhdhalta Conaill Gulban ann .i. Eoghan mac Muireadhaigh. Do ghabh Conall ag tuirrsi agus ag tromdhoghra ós cionn a chomhdhalta, agus do ráidh draoi Chonaill, aghón[70] Laidhgenn mac Baircheadha:

"Budh é ainm an chnuicsi go bráth Doghra."

Do iodhlaiceadur clann Néill a n-easbadha annsin; agus do lensad Ulaidh tar Goll[71] agus Iorgholl, agus tar crích[72] chloinne Rosa, agus tar crích Ua nDuach, agus for Caimfhersaid[73] agus d'Ard Murch*aidh*, agus do Rosuigh Mhóir, agus tar cenn[74] Lochmhuighe agus do Loch Feabhuil; agus fuaradur annsin Guaire agus Fraoch .i. dhá mhac ríogh[75] Uladh, agus deich céad laoch ina bhfochair. Tugsad cath Locha Feabhail annsin áit inar thuit Fraoch agus Guaire dhá mhac ríogh[75] Uladh; agus do thuit Boghuine mac Néill Naoighiallaigh i bhfriothghuin[76] an chatha sin ó chlannaibh Néill .i. an cúigeadh mac déag do Niall; agus Áibhionn, *inghean*[77] Luighdheach[78] mic Oilella[79] Flainnbhig .i. rí Mumhan máthair an Bhoghuine sin. Iar sin do hairgeadh dún Eoghain[80] Échtuigh mhic

---

[66] muirc*en*dach (?). [67] rí. [68] ccuire [69] asíad. [70] =*eadhón, edón*.
[71] gholl. [72] chrich. [73] chaimf*er*said. [74] chen*n* [75] righ.
[76] abfriothghuin. [77] .i. [78] Luidhgheach. [79] Oill*eadh*a. [80] eo.

Iolairchéadaigh leo, agus do thuit féin i gcert chomhluinn la hEoghan mac Néill. Beires Éanna mac Néill Uichtgheal inghean Mhuirchertaigh, ben Eoghain mic Iolarchédaigh leis, agus beireas triúr mac dhó .i. Dubhán, Brénoinn agus Lughaidh.

7. Iomthúsa Eoghain mhic Néill gona[81] bhráithribh iar n-arguin dhúin Eoghain dóibh rángadur rompa go Sruibh Brain airm i mbaoi[82] Dianghus[83] mac Luighdheach[78] do chloinn Eachach[84] Ghunnfhada, agus Mál Míl*idh*, agus Eochaidh Éacht*ach* do Dháil bhFiatach; agus do ráidhsiod nach dtiubhraidís[85] géill nó umhla do chloinn ríogh[86] Éirenn. Do ráidh Eoghan mac Néill gur bhferr[87] leis cath iná gialla.

Ferthar cath Sruibhe Brain annsin eattorra, agus ní meinic fuaradur clann Néill tennta mur an troimghliaidhsin; uair do créchtnuigheadh[88] na curaidh isin chaithghleo sin .i. Eoghan, Cairbre agus Conall; agus do sraonadh an cath for Dáil bhFíatach, agus do marbhadh Dianghus agus Eochaidh Éachtach agus Mál Míl*idh* ann. Do leansad clann Néill Ulaidh annsin, agus tugsad a ndeas re tír agus a gclé re muir, agus [89] do Dhruim Fachtghair[90] agus d'Uisge Chaoín, agus do Shnámh Tairpthera, agus do Dhruim Lighean, agus do Chnoc mBoghuine re ráidhter Cruachan Droma Lighean. Is annsin do bhí Ceallach agus Duach Fionn agus Séadno do Mhonchoibh Uladh .i. clann Dáire Barraigh mhic Cathaoir Mhóir.

Ferthar cath Cruachain eattorra annsin, agus torchuir Ceallach agus Duach Fionn agus Séadno isin gcathsin, agus trí céad dá muintir; agus ní raibhe Conall i bhfarr*aidh* Eoghain insin gcathsin Chruachain, acht do bhí in' othar[91] lighe d'aithle catha Sruibhe Broin; agus ní raibhe athmhaoín na Monach ón gcathsoin[92] bheos. i n-othar-lighe?

8. Fógoirther cath la hEoghan gona[93] bhráithribh for clannaibh[94] na gColladh i mullach Sléibhe Toadh ris a ráidhter Sliabh Truim an tansa; agus bhádur na catha cechtardha ag tuarguin agus ag trénleadradh aroile ó mhaidin go m*eadhón* laoi. Ciodh trácht an tan do mhothaigh Eoghan mac Néill cathughadh cruadhláidir

---

[81] *cona*. [82] ambaoi. [83] diangus. [84] Each*aidh*. [85] ttiuph*r*adís.
[86] righ. [87] bferr. [88] chr. [89] (?) *del*.
[90] f*cht*ghair. [91] anothar. [92] cathsoin. [93] *cona*. [94] chl.

agus sesamh sírdhéinmhach chlann na gColla ina chertaghaidh do ghabh mire meanman agus airde aigionta é, agus ba gloim fherchon dá héill, agus ba slugadh libheagáin ar láiniasgach gach cromrúathur curadh dobheireadh fón gcath. Sraoínter an cath annsin for cloinn[95] na gColladh, agus for Dál[96] nAraidhe, agus lentur iad go hArd na nDruadh re ráidhter Dún Genoinn, agus co hArd Soileach re ráidhter Ard Macha. Agus do rónsad creacha agus urtha agus airgne agus éadála móra for cloinn[95] na gColladh i nÍbh[97] Nialláin agus i nÍbh[98] Breasuil[99] agus fo Ghlenn Righe, agus um Loch nEachach, agus do ghabhsad longphort i nAonach Macha ; agus do rónsad síth fria clannaibh[100] na gColladh iarsin, agus suidheas Eoghan mac Néill i nOileach ina ríoghlongphort féin. Úair ba dúthaidh dhíles dó ó Ghlais tSencha go Sruibh Broin ; agus do réir na n-ughdar níor bh'iongnadh ardphort Oiligh ag Eoghan ara uaisle seach cách, uair as dó ro-chead an sencha an seanrann so síos :

Eoghan mac Néill ardmhaor Mon*ach*,
muireadhach ba muir ar cruas,
meuraidh go bráth buan a ghleoghal ;
aitheach cách go hEoghan suas.

9. Isí *iomorro* oighidh Eoghain amhail innsid na heolaigh .i. bás d'fhagháil[101] do chumhaidh Chonaill mhic Néill, úair ba hionann máthair dóibh araon .i. Inneach inghean Luighdheach[102] mhic Aonghusa Fhinn mhic Fearghusa duibhdhédaigh .i. inghean ríogh[103] Uladh a máthair dibhlínibh. Gonadh dhó sin ro ráidh an file an rann sa :

Adbath Eoghan mac Néill náir,
la deoraidh ba maith a mhaoin,
do chumhuidh Chonuill chneas chruaidh,
dá bhfuil a uaigh i nUisce Chaoin.

Agus dob í aois an Tigherna an tansin teasta Eoghan mac Néill .i. 65 bliadhan[104] agus cheithre céad. An

---

[95] chloin*n*. [96] dhál. [97] anibh. [98] aniph.
[99] Bhreasuil. [100] chlon*n*oiph. [101] dfacch*aidh*. [102] Luidhgheach
[103] ricch. [104] bliacchan.

tEoghan sin mac Néill ro ráidhiomur romhoinn fágbhus deich mic ina dhiaidh[105] .i. Muireadhach, ó dtá Cinél Muireadhaigh ; Ferghus, ó dtá Cinél bhFerghusa ; Eochaidh ó dtá Cinél nEochadha ; Binneach, ó dtá Cinél mBinnigh ; Dallán, ó dtá Cinél Dalláin; Cormac, ó dtá Cinél Corbmaic ; Feilimidh, ó dtá Cinél bhFeilimidh ; Oilill, ó dtá Cinél Oiliolla ; Iollann, a quo Cinél nIoll*ainn ;* Aonghus, ó dtá Cinél nAonghusa. Eichín[106] ó dtá Cinél Eichín[107]. Robdar cath*aidhe* comhromhach i gcomharbus a n-athar[108] agus a senathar an deichneabhur sin ut dixit an file :

Deich meic ag Eogan na n-all ;
cineadh ó gach mac mórmhall :
  Eoghan, fer nár bh'fhann a threoir,
  sen a chlann sen a chineoil.

Cinél Muiredhaigh maith libh,
Eichín beodha agus Bindigh,
  Ferghus an soidhealbhdha[109] seng,
  agus Oilill is Iollann.

Dallán agus Corbmac cóir,
Féilim is Eochaidh altchóir,
  fer dhíobh do cheolbhroghaibh cain,
  sean gach Eoghanach amhlaidh.

Agus is[110] amhlaidh sin áirmhios Giolla na Naomh clann Eoghain ina dhuain ; agus dearbhadh ar sin amhuil adbeart an file [s]an rannsa :

Deich meic Eoghain an ghill, glan
is clann Chonuill Óghulban
  ó mhuigh Eine go Dún Bó
  fersad cath gach baile dhó.

10. Mac uasal onórach don chloinn sin .i. Muireadhach ó dtáid ríoghradh Cinéil Eoghain uile, agus Ionnorb inghean ríogh[111] Saxan a mháthair.[112] Isé an

---

[105] dhiaicch. [106] Eichin. [107] Eicín (*síne ós cionn n*). [108] anathair.
[109] soidhealbha. [110] as. [111] righ. [112] ‘ in ’ *lom*

Muireadhach sin mac Eoghain do chuir deich mbáire fhichead i gcionn a thrí mbliadhan dég ar Chuing*idh* Chas mac Criomhthuinn .i. mac ríogh[111] Laighean gona[113] thrí fichid[114] mac ríogh immaille ris ar dtocht d'iomarbháigh iomána ó dhúnadh ríogh Laighean go Tráigh Inbhir, baile i raibhe[115] Eoghan mac Néill; agus umhluighios mac ríogh[116] Laighean dó d'aithle na hiomána; agus do rad Muireadhach tuarustal dó .i. céad bó, céad brat agus céad each, agus a thimtheach budhéin. Agus do chuir Muireadhach triochad báire i gcionn an treas lá iarsin ar fhaithche dhúnaidh Eochaidh Abhra[dh]ruaidh i nAlbain, arna fhoghbháil[117] i mbun Locha Feabhuil d'Eochaidh ag snámh na tuinne, agus arna bhreith[118] i ngialla leis dá dhúnadh féin.

Isé[119] Muireadhach do bháith an cúiger ar fhichid do mhacaibh ríogh Alban do bhí aga mhúnadh i mbaili Eochaidh Abhradhruaidh[120] ar cluiche[121] tuinne iarna fholáireamh d'Eirc inghen Lodhuirnn air dul[122] do chombáthadh[123] friu.[124] Isé[119] fós do rad triochad cath san domhan thoir ag gabháil neirt do rígh[125] Alban agus gan do chuidechta aige acht foireann chúig long do mhuinntir Eochaidh Abhradhruaidh; agus is[126] don turus sin táinic Earc inghean Lodhuirnn go hÉirinn leis .i. inghean ríogh[127] Alban; agus rug ceithre[128] mic dó amhail asbheart an file:

Ceithre mic la Muiredhach
  fria hEirc ba sliocht saor:
Feradhach is Tighernach,
  Muircheartach is Maon.

11. Do chaith Muireadhach trí bliadhna déag[129] ina ríghe féin iar sin go bhfúair bás ina mhórlongphort féin i nOileach na ríogh, amhail dhearbhus an senrann:

A trí dég Muireadhach mín
Ós iaith[130] Uladh 'na airdrígh;
  oidhche luain an ghég ghroidheach
  do fuair ég i nArdoileach.

---

[111] righ. [113] *con*a. [114] lx. [115] raiphe. [116] rí. [117] foghb—.
[118] breith. [119] Asé. [120] abhr*adh*r. [121] cluithe [122] dhul.
[123] chomhmbáth*adh*. [124] fria. [125] rí. [126] as.
[127] righ. [128] 4. [129] .x. [130] iath.

Agus dob í aois an Tigherna an tan sin .i. ocht mbliadhna déag[131] agus trí fichid[132] agus cheithre céad[133]. Earc inghean Lodhuirn, *iomorro*, baoi[134] aimsir imchían gan fhior aice íar n-ég Mhuireadhaigh go nus-tug[135] Ferghus mac Conaill Ghulban i gcol adhbhalmhór[136] go rug ceithre[137] mic dhó .i. Feilim athair Coluim Cille[138] agus Loghurnn agus Brénoinn agus Séadna, amhoil dhearbhus an rannsa romhoinn :

Ceithre mic la Ferghus
  fris an Eirc chubhaidh céadna
Feilim agus Lodharn
  Brénuinn agus Séadhna.

Táinic Earc fo aithrighe íar sin do chum Cairnigh, agus do shléachtadh gacha treas iomaire ó Thoraidh gu Tuilén Cairnigh ; agus do righne aithreachus ina col agus ina peacadh, agus do bhennuigh an[139] Cairneach uisge iodhan di. Ro fhághuibh Cairneach, *iomorro*, fágbhála móra for clannaibh[140] Eirc .i. gach dara rí no-ghéabhadh Éire go bráth gurab díobh no-bheith ; agus ro fhaoi a spioroid ó Eirc *inghin*[141] Loghairn íar sin in manibus angelorum.

12. Muireadhach mac Eoghain chúig[142] mic leis .i. Muirchertach, a quo an ríoghradh ; agus Feradhach, a quo Cinél Fheradhaigh ; agus Tighernach, a quo Cinél Tighernaigh ; agus Maon, a quo Cinél Maoin[143] ; agus Ruanach[144].

Muirchertach mac Earca dhano, .i. Muirchertach mac Muiredhuigh mic Eoghain mic Néill Naoighiallaigh céidrí Éirionn do Chlannaibh Néill iar gcreidemh amhail dherbhus an file :

Céidrí ro-ghabh Éirinn uill
do shíol Eoghain a hEachdhruim[145]
  an nathair[146] thuilcheapthach thoir
  Muirchertach mac Muireadhaigh.

Isé[147] an Muirchertachsin do-chuaidh i nAlbain i gceann a dhá bhliadhan déag[148], agus táinic Logharn .i.

[131] .x. [132] .xx. [133] .4. c. [134] bhaoi. [135] gonustug. [136] adp*al*mhór. [137] 4. [138] c.c. [139] (?) *del* an. [140] for chl. [141] .i. [142] 5. [143] Maon*aidh*.

[144] *An méid seo i ndiaidh ' Ruanach '* : 12 sc. 5. *Ní fhéadaim a sgaoileadh.* [145] eachruim. [146] anaithir. [147] Ase. [148] .x.

rí Alban ina choinne, agus ferthur cath oghulbhorb[149] amhnus ainiarmhurtach ettorra .i.[150] Logharn[151] a shenathair féin; agus ro-ghiallsad fir Alban do Mhuirchertach, agus tugsad a mbraighde go humhal 'na urláimh. Agus suidhios[152] i n-ionadh ríogh[153] Alban, agus bhaoi dhá bhliadhuin i ríghe nAlban. Agus dochuaidh i gcríochaibh Bretan agus marbhus rí Bretan agus rí Saxan agus an t-imp*er*; agus rug ben an impir dís mac dhó .i. Arsidinus agus Constantinus a n-anmonna; agus do ghabhsad an dias sin ríghe Saxan agus Breatan; agus adbherait[154] *árdughdair*[155] gurab[156] ar a shliocht atáid ríoghradh Breatan agus Saxan.

13. Táinic Muirchertach mórchobhlach go hÉirinn iarsin d'fheroibh Alban agus Saxan, agus do ghabh neart ar gach neach d'fheroibh Éireann bhaoi ina aghaidh; agus suidhes féin i nOileach iar sin, agus gabhus ríghe Eoghain mhic Néill. Agus adubhairt[157] nár mhiadh nó maise lais ríghe nÉireann do bheith ag Oilill Molt mac Daithí, agus gan ag sliocht Néill Naoighiallaigh acht Cúigeadh Uladh, agus cuid do Chúigeadh Connocht; agus isí[158] comhuirle arar chinnsead clanna Néill cath d'fhógra ar Oilill Molt mhac Dhaithí mic Fiachrach. Gabhthar lá catha ettorra ar Mhoigh Ocha. Téid Muircheartach mac Muireadhaigh go maithibh a mhuinntire agus a mhórshochraide, .i. Lughaidh mac Laoghaire agus Ferghus Ceirrbeóhil mac Conuill[159] Chriomhthoinn, agus Fiacha Lonn rí Dhál nAraidhe; agus ferthar cath neimhneach naimhdeamhail eattorra; agus tuiteas Oilill Molt mac Daithí le láimh Muircheartaigh mhic Earca isin gcathsin Ocha, agus cuirther ár a mhuinntire; agus tug Muircheartach ríghe nÉireann dá shinnserbhráthair[160] .i. do Lughaidh mhac Laoghaire, agus do ghabh féin ríghe nOiligh; agus is[161] suaill nárbho leis ríghe nÉireann. Agus do bhí 25 bliadhain[162] i ríghe Eoghain mhic Néill nó go dtorchair Lughaidh mac Laoghaire d'fharcha teineadh do thuit ina cheann i nAchadh Farcha i nÍbh[163]

[149] ogulbhorb = ollbhorb. [150] (?) *agus*. [151] Logoir*n*. [152] suighios.
[153] rí. [154] adb*erat*, *agus* 'i' *fén* 'a' *dheiridh*.
[155] árdorr *nó* aroorr. *Tuairim atá thuas*. [156] *gurap*. [157] aduph*ert*.
[158] assi. [159] *co*nuill *os cionn caret*. [160] brathair. [161] as.
[162] bliagh*ain*. [163] anibh.

Criomhthuinn tré fheirg na naomh ris, amhail asbert an file :

Lughaidh chúig bliadhna fa chóig
fuair ag Áth Fharcha urchóid ;
  ro loisg farcha teineadh tenn
  flaith na neimheadh 'sna naoimhcheall.

14. Gabhus Muirchertach ríghe[164] nÉireann iar sin, agus isé[165] tug Temhair alle ; agus isé[165] do chuir an dochur mór for Laighnibh i gcumhoil Néill[166] mic Eachach, .i. gan rí dhíobh do bheith ar Theamhraigh go bráth, agus gan[167] fód tar a ndúthaidh féin d'Éirinn do gahbáil ; agus tug ar Laighnibh Teach Cleitigh do dhénamh i nDruim Fraoich for brú[168] Bóinne, agus a dheunamh do dharaibh ; agus mná Laighen do bhuain a thuighedh i[169] Seisgionn Uairbheóil, agus bheith ullamh don toigh sin fo chenn an treas lá ; agus do chuir fíon agus miodh an tighe sin for Muimhneachaibh[170] a choinnle agus a fheóil for Connachtuibh[171] a iasg a uisge agus a chonnadh for Cúigedh[172] Uladh ; agus is aire itberthe cleiteach fris uair ba hé "cleith-theach" [173] bhfer nÉireann *hé*[174]. Do bhris *iomorro*, Muirchertach (do réir na n-ughdor) sé catha dég[175] agus dá fhichid cath thoir agus abhfus amhoil asbert an rann :

Ceithracha[176] cath[177] 'sa sé dég
  do briseadh leis 'sní[178] brég riamh,
toir agus[179] abhfus ar chách
  mur aithrister do ghnáth iad.

15. Agus do chaith Muircheartach ceithre bliadhna fichead i ríghe nÉirenn go dtorchoir lais an mnaoi shidhe .i. la hinghein Déin mic Triuin mhic Roithriuin i dtigh Chleitigh ós Bóinn. Conadh í a oidhidh[180] .i. guin

---

[164] ricce. [165] asé. [166] .n. [167] '*gan*' *os cionn caret.* [168] bhru.
[169] a. [170] for mh. [171] for Ch. [172] *for* Ch.
[173] cleithchleitheach, *agus* 'chl' *os cionn caret.* [174] h*aidh*
[175] 'decc,' *os cionn caret tar éis* '*sé.*' [176] *arna atharú ó* 'ceithre.'
[177] catha. [178] isní. [179] is. [180] oigh*idh*.

báthadh[181] agus losgadh, amhail fhoirgleas Giolla Moghuda :

Muirchertach ba calma a chead
ceithre fionnbhliadhna fichead,
i gCleitech cháidh[182] a dhíol de,
ro bháith fíon ro loisg teine.

Agus dob í aois Muircheartaigh an tan térno don tsaoghal .i. deich mbliadhna for céd. Agus dob í aois an Tigherna an tansin dhá bhliadhain agus dá fhichid [agus] cúig céad. Cúig mic d*an*o la Muirchertach mac Earca .i. Domhnall agus Néillín, Baodán, Scannol agus Fearghus[183] mur adeir an rann :

Chúig mic Muirchertaigh go mbloidh
mic Muireadhaigh mic Eoghain
Domhnall, Néillín, garg a ngus,
Baodán Scannol is Ferghus.

16. Domhnoll agus Fearghus dhá mhac Mhuircheartaigh dhá rígh Éireann iadsidhe ; agus is[184] don Domhnull sin do goirthí Domhnull Ilchealgach tré iomad na gcealg do chumudur fir Éirionn chuige ar ainchridhe a athar friu. Agus is[184] leo tugadh na cathasa .i. cath Sligigh ina dtorchuir Eoghan Bél rí Connocht agus cath Chúile Conoire ina dtorchuir[185] Oilill Ionbhanna mac Eoghain rí Connocht, agus Aodh Fortamhail a bhráthoir, agus cath Chúile Dreimhne for Dhiarmaid mac Cerbhuill ; agus cath Gabhra Liffe for Laighnibh, agus mórán eile mur adeirid na roinnsi :

Is[186] cath Sligigh ria Ferghus[187] 'sria · nDomhnull ndruimneach
ní scél sgei[n]mneach[188] · i dtorchuir Eoghan Bél buidhneach.

---

[181] bath*adh*. [182] chaidh.
[183] *recte* Forggus : *féach geinealach ríogh Oiligh ag Eoin Mac Néill, Archiv. Hib.* II, *lch.* 37. [184] as. [185] *d*tor.
[186] *Flann Mainistreach do cheap na ranna san. Tá an dán iomlán, as an Leabhar Laighneach, i gcló ó láimh Eoin Mhic Néill, Archiv. Hib.* (A), II, *Lch.* 59 § 14 *seq. Do bhaineas feidhm as do cheartú* 24 *P.* 33.
[187] *sic* MSS, *léigh* Forrgus. [188] sgeimneach, P. (P).

Cath Chúile Conaíri [i Cera][189] · riana bhfoirinn[190]
craobh chaomh crobhuing · i dtorchuir Aodh agus Oilill.

Cath cúile Dreimhne for Diarmaid[191] · deimhne[192] scéaloibh
i dtorchair triochad[193] céad caoinidh · dona tréanoibh.

Is cath móna daire[194] Lothair · co líon cuirthe[195]
um Aodh mBreac go mbrígh[196] · do-cersat ann seacht rígh Cruithne.

Cath Gabhra Liffe for Laighnibh · iomad gcomhlann
ollghus iomghann[197] · meabhaidh re[198] bhFerghus 's[199] ria nDomhnall.

Trí bliadhna don dá mhac sin Muirchertaigh i gcomhflaitheas go bhfuaradur bás ina dtighibh, ut dixit poeta :

Bliadhain[200] do dhá bhliadhain do chlos
do Dheghdhomhnoll is d'Fherghos,
marbh rí na[201] tíre gá thoigh,
dhá mhac mhíne Muirchertaigh.

17. Duaibhseach inghean Duach Ghalaigh, mic Briain, mic Mhuirchertaigh mic Eachach Muighmheadhoin máthair na deisi mac soin ; agus dob í aois an Tigherna an tan teasta Domhnall agus Ferghus .i. naoi mbliadhna seasgad[202] ar chúig céad[203].

Trí mic la Domhnall Ilchealgach mac Muircheartaigh .i. Eochaidh, Colga agus Aodh Uairiodhnach .i. rí Éirenn.

Aodh Uairiodhnach mac Domhnuill Ilchealgaigh mic Muirchertaigh .i. rí Éirionn. Isé[204] ro bhris cath Slaibhre for Brannumh mac Eachach, ut dixit an file :

Is cath Slaibher[205] · for Brannumh[206] mac Each*ach* ollghuirm
caomh an forrán · ro-bhris Aodh ollán[207] mac Domhnuill.

---

[189] *ar lár* P. [190] fhoirinn, P. [191] for dh. P. [192] dreimhne P. [193] *leg* triocha, *tricha* A. [194] mona daíre P. [195] cruthne A. [196] siollabh san bhreis. [197] iomghcoin*n*, *agus báthadh ar an* 'c,' P. [198] rie, P. [1.9] is P. ; ar lár A. [200] bliacch*ain*. [201] an A. [202] lx. [203] cccc, *agus* c *eile neamhchruinn leó*. [204] Asse. [205] *Vid* Mac Néill, *op cit, lch.* 60, §20. [206] for bh. P. [207] ollain P.

Agus is[208] aire adbherthe Aodh Uairiodhnach fris[209] .i. " uaro einigh " tigdís dó go dtiodhnuicfeadh an domhan dia mbeith fo a amus. Nó, " uara iodhna " .i. ar sluaghadh geimhridh no-ghnáth*uigheadh* bh*eith*. Nó uara iomorro thigdís dó ina chodhladh, agus iseadh[210] itbhereadh : crech, cuirm, ceól. Brí inghean Orca mic Eirc máthair Aodha Uairiodhnaigh. Ro chaith Aodh Uairiodhnach seacht mbliadhna i[211] ríghe nÉireann conérbailt amhail asbert an file [s]an rann so :

Aodh Uairiodhnach ina thoigh,
mac Domhnaill mic Muirchertaigh,
rí na rath[212] reacht go riaghail[213]
adbath iar seacht saoirbhliadhnaibh.

18. Agus dob í aoís an Tigherna an tan sin trí bliadhna[214] fichead agus cúig céad.

Dá mhac Aodha Uairiodhnaigh .i. Dáire agus Maol Fithrigh.

Maol Fithrigh *iomorro* dhá mhac leis .i. Maol Tuile agus Maoł Dúin.

Maol Dúin *iomorro*, aonmhac les .i. Ferghal mac Maoł Dúin.

Ferghal mac Maoł Dúin iomorro airdrí eisidhein agus is leis ro ficheadh na cathasa síos .i. cath Sléibhe Fuaid áit i dtorchair Tnúthghal, ua Loingsigh rí Ua Méith, agus Cúraoi mac Dlúthaigh mic Conaill Creumhthuinn, agus cath Forcongradh Ua gCernaigh go dtorchoir leis ; [215] agus cath Fionnabhrach for Laighnibh, dú i dtorchair Aodh mac Cellaigh Cualonn ; agus cath Ruis, dú i dtorchoir rí Connacht, ut dixit poeta :

Cath[216] Sléibhe Fuaid ria bhFerghał · dus-farnaigh faoi[217]
Dlúthach nglé · a mbíoth Tnúthach is Cúraoi.

---

[208] as. [209] *Vid* " Cóir Anmann " *fén ainm sin.* [210] ass*eadh.*
[211] na. [212] raith.
[213] *an focal so an ceann deireanach ar lch.* 108 *san lsgr. An ghluais seo faoi,* i *láimh iasachta* : ' Hugo ob : an : D : 610 juxta Wad . . .' *do gearradh an chuid eile le linn ceangail an leabhair.* [214] bliacchna
[215] *sic* MS. ; *truailliú nó easnamh annso.*
[216] Mac Néill, *op. cit lch.* 60, §25 *seq.*
[217] faoi : nglé :—raoi, *déshiollbhaigh ó dhúthchas iad.*

Cath Fionnabhrach · for laochraidh Laighean na luamhlann[218]
aobh[219] na hÉirionn · i mbíoth Aodh mac Cellaigh Cualonn.

Cath i dtorchuir Innrechtach arg · Connacht cneadhmhar
mac Dúnchaidh dúir · la mac Maoile[220] Dúin la Ferghal.

Is i n-aimsir Fherghail *iomorro* ro feradh na frasa i n-oidhche[221] gheine Néill ag Lios na bhFras re taobh Oiligh na ríogh .i. frass airgid for Othoin mhóir agus frass mheala agus chruithneachta for Othoin mbig. Cacht inghean Cheallaigh mhic Maolchobha[222] rí Chinéil gConuill máthair Fherghail. Ferthar cath Almhaine eidir Fherghol mac Maoldúin agus Murchadh mac Briain go dtorchair ann rí Éirionn .i. Ferghal iar gcaithemh deich mbliadhna[223] isin ríghe ut dixit poeta :

Deich mbliadhna[224] gan bhloigh meabhla
ro-chaith Ferghal flaitheamhdha ;
bás ríogh na robhladh roimhe
i gcath adhbhal[225] Almhoine.

Ceithre mic la Ferghal mac Maoldúin .i. Niall Frosach ó dtá an ríoghradh, agus Aodh Ollán[226] agus Conchubhar agus Colga ; agus dob í aois an Tigherna an tan soin torchoir Ferghal i gcath Almhoine .i. sé bliadhna déag[227] agus sé céad.

19. Niall Frassach mac Ferghail mic Maoldúin, airdrí Éirionn. Isé[228] rug an bhreath n-ordhuirc don mhnaoi ima[229] leanamh i n-aonach Taillten, an tan adubhairt nár fhidir athair a mic ; agus do thuing nach raibhe fer aice ; agus nár taidhbhreadh[230] mur aisling di é. D'fhiafraigh Niall nár luigh[231] ben eile léi.[232]

" Do luigh, ar sí.

" Créd ima raibhe dhuit ? "

" A fer féin do luighe[233] léi[232] " olsi, " agus ní fhuair a toil uadha, gur roluigh[234] lemsa do chosg a háilghiosa."

---

[218] ina luamhlain*n* P. [219] aodh P. [220] maol P. [221] anoidhche.
[222] Maolchopha. [223] x mbliaghna. [224] mbliaghna.
[225] adp*al*. [226] ollai*n*. [227] 16 bli*adh*na
[228] asé. [229] imo. [230] taibhr*eadh*.
[231] luid. [232] le. [233] luidhe. [234] roluidh.

"Fíor," ar Niall, "an choimpert ro fhágaibh a fer féin léisi ro-fhágsidhe agadsa í. Conadhé an fersin athoir do mhic."

Is amhlaidh ro bhádur an tan sin lucht an aonaigh agus duibhnéll do dheamhnuibh uasta isin aiér gur thuit deamhan díobh for lár Taillteaan i bhfiadhnuise[235] bhfer nÉireann .i. Sagart Insi Bó Finne; agus ro innis gur naomhadh Niall, agus gurab í deatach na deighbhreithesin do sgaoil na deamhain uime for gach leath; agus d'iarr an Sagart ar Niall guidhe tar a chenn dia thabhairt a péin; agus do rinne Niall an ghuidhe sin, agus do chuaidh i dtarbha don tsagart. I n-oidhche geine Néill d*an*o ro feradh na frassa do nimh ut dixit poeta:

Trí frassa ard Ailline
ar ghrádh Dé do nimh:
frass[236] airgid frass[236] tuirinne
agus frass [236] do mhil.

Mac Ferghail ba feramhail
ar tosach[237] re a ghairm,
an fhlaith[238] ghasta ghenamhail,
Niall Frassach a ainm.

Do thabhaigh[239] Niall iomorro bruid bhuanaidhbhseach[240] for Éirinn .i. céad giall gacha cóigidh, ut dixit an file:

Céd giall[241] gacha héanchóigidh
ro thabhaigh Niall ní;
ro ba ródha an mhalairt
a dtabhairt fo thrí.

Do chaith Niall seacht mbliadhna i ríghe nÉireann amhail dhearbhus an rann:

Niall Frosach mac Fhinnfherghail[242]
seacht mbliadhna gan baoithearnail
adbath gan locht a lí dhe,
ag tocht d'Í[243] dia oilithre.

---

[235] abfiaghnuse. [236] frais. [237] thosach. [238] flaith. [239] thapaigh.
[240] buanaidphs*each*. [241] ghiall. [242] fhin*n*ferghail. [243] di.

Do rad Niall *iomorro* an ríghe dá mhac .i. d'Aodh Oirdnidhe, agus do chuaidh féin dia oilithre co Róimh go bhfuair bás i nÍ Choluim Cille, amhail adeir an rannsa um dhiaidh[244], agus do chuaidh a spiorad chum nimhe. Aitheacht, inghean Chéin í Chonchubhair .i. inghean ríogh[245] Ciannacht máthoir Néill [246]. Cúig mic la Niall mac Ferghail .i. Aodh Oirdnidhe agus Colmán, Ferchar, Cúán agus Muirchertach.

20. Aodh Oirdnidhe mac Néill Fhrasaigh isé[247] ro ghabh ríghe nÉireann ; .i. ón oirdneadh tugsat tuath agus egluis fair aderar Aodh Oirdnidhe fris ; nó adhorn[248] no-deineadh iarna bhúain do chích a mháthar.

Isé[247] Aodh Oirdnidhe *iomorro* tug catha Droma Ríogh[249] inar thuit dhá mhac Domhnaill mhic Murchaidh .i. rí Temhrach, agus Fiannachta, agus Diarmuid. Sluaigheadh eile la hAodh Oirdnidhe i Midhe gor rann í eidir dhá mhac Dhonnchaidh mhic Domhnuill .i. Conchubhar agus Oilill. Ionnarbadh Laighean fo dhí leis. Sluaigheadh eile la hAodh mac[250] Néill i Laighnibh gur rorann Laighin eidir dhá Mhuireadhach .i. Muireadhach mac Ruar*ach*[251] agus Muireadhach mac Broin. Is la hAodh Oirdnidhe torchoir Raghollach mac F*orflain*[252]. Ionnradh Laighean leis ó Chrích Cualann go Gleann dá Lacha. Chúig bliadhna fichead d'Aodh Oirdnidhe i ríghe Éireann con-érbailt ag Áth dhá Fherta i Sliabh Fuaid, la Maol Cano[253], ut dixit etc. :

Aodh Oirdnidhe don réim raith
cúig bliadhna[254] fiched fíormhaith
  fríoth fáth a leachta re a luadh
  ag Áth dhá Fherta fhionnfhu*ar*.[255]

Sé mic la hAodh Oirdnidhe mac Néill Fhrassuigh, .i. Niall Caille, rí Éireann, agus Maoídún, agus Diarmuid, agus Fógartach, agus Bláthmhac, agus Maolcallann.

[244] dhiaigh. [245] ri. [246] amathoir .n., *agus* .n. *os cionn caret.*
[247] asé [248] adhornn. [249] righ. [250] ua. [251] (?) ruar*aidh*
[252] f fl—, MS. "*Slógad la Aedh iarum for Cenél Conaill i torcair Rogaillnech mac Flaithgusa*" AU, 814. ARE, *bis*, A.D. 810 (*recté* 815) '*Roigheallach mac Flaithghesa*' *agus* '*Roghallach mac Flaithiusa*' *a ainm ann.*
[253] = *Maol Canaigh ancorita Lughmhaidh d'éag*, 814, A.U.
[254] bliaghna. [255] fhion*n*fhu*air*.

Dúnlaith inghen Fhlaithbhertaigh .i. rí Thíre Conoill, máthair Aodha[256] Oirdnidhe.

21. Niall Caille mac Aodha Oirdnidhe, rí Éireann isé[257] tug ríghe Laighean do Bhran mhac Faoláin; agus ro loisgeadh Midhe leis go teach Maolconoc. Ríoghdhál mhór la Niall Caille i gCluain Conoire Tomain eidir é[258] féin agus Feidhlim mac Criomhthuinn, rí Caisil. Argain bhFer gCeall agus Dealbhna Eathra la Niall. Ro báthadh Niall iarsin i gCalloinn Sléibhe Fúaid, ut dixit poeta an rann:[259]

Borb a thalloinn isan tír,
  olc a dhíol i gCalloinn chruaidh;
tánoic baroinn isin sléibh
  do bháthadh Néill rodhuinn ruaidh.

Meadhbh inghen Inreachtuigh, .i. rí Connocht máthair Néill Chaille. Do chaith Niall 13 bliadhna i ríghe nÉireann amhail dherbhus Giolla Moghuda:

Deich mbliadhna bliadhain[261] fa thrí
Niall mac Aodha Oirdnidhí
  ón gCalloinn gcalmo ros-báidh
  fuair tallainn n-anma ardháigh.[262]

Niall Caille dano, sé mic leis .i. Aodh Finnliath agus Duibhinnreacht agus Aonghus agus Carrbhaothán agus Muirchertach agus Braon.

22. Aodh Finnliath mac Néill Caille, rí Éirionn. Isé[263] ro airg Midhe go huilidhe, agus Lorcán mac Cath*ail*, rí Midhe do dhalladh. Agus ionnradh Connocht leis bheos; agus cathshraonadh mór for Ainbhithe mac Seannalain[264] mic Aodha, rí Conuille leis; agus ár mór for gallaibh Locha Feabhail, óir tug fiche ceann[265] uathoibh go haonbhaile agus éadáil a longphuirt uile. Cathshraonadh eile[266] for gallaibh agus for Laighnibh gur marbhadh leis Flann mac Conuing, rí Bregh, agus

[256] aea (?). [257] ase. [258] se. [259] p. an r. [261] bliagh*ain*.
[262] ardhaigh. [263] asé.
[264] *dearmhad éigin annso*: 'Raoinedh mór ré nAodh mac Néill ocus ré Flann mac Conaing for Anfidh mac nAedha co nUlltaibh i Tír Conaille Cerd,' *Chron. Scot.*, A.D., 864,=ARÉ, 862=AU, 863.
[265] 'dá fhichit décc cend,' ARÉ, 864, AU, 865. [266] .ií.

Diarmaid mac Eidirsceoil rí Locha Gabhar, agus goill iomdha do marbhadh ann um Charolus mhac Amhlaimh. Fachtna mac Maoldúin ríogh-dhamhna an Fhochla do mharbhadh i bhfriothghuin[267] an chatha soin ó Aodh Fhinnliath; agus Laighin ó Áth Clíath go Gabhrán d'argain leis.

Ro chaith Aodh Finnliath sé bliadhna dég i ríghe nÉireann, con-érbuilt i nDruim Ineasgluinn[268] ut dixit poeta :

Aodh Finnliath, féinnidh Oiligh
a sé déag re díanoighidh
  ég ríogh na rodhuain gan roinn
  i nDruim adhfhuair Inesgloinn.[269]

Frass fola d'fherthoin for Dumha nDéisi i gCianachta go raibh ina spairtibh cró ag tairringire báis Aodha Finnléith. Gormlaith inghean Donnchadha mic Domhnuill rí Midhe máthair Aodha Finnléith.[270] [Dhá mhac ag Aodh Finnliath][271] .i. Niall Glúndubh rí Éirionn, agus Domhnall rí Oiligh .i. sinsear Mhéglachloinn, ut dixit an file :

Dá mhac Aodha Finnliath Fáil
Niall agus Domhnall dreachnáir;
  clann Lachloinn ó Dhomhnall ndron
  is clann Néill ó Niall Ghlúndubh.

23. Niall Glúndubh, mac Aodha Fhinnléith ro ghabh airdcheannus Éirionn iarsin; agus is[272] uadha ainmnighther clann Néill. Isé[273] an Niall Glúndubh sin do mharbh[274] mórán do Ghallaibh is do Ghaoidhealaibh um rígh[275] Cairge Brachuidhe agus um thaoiseach Ua gCearnaigh, agus um thaoiseach Ua nDonnagáin .i. Maol Finne[276], agus um Fherghal mhac Muireagáin, taoiseach Ua gCriomhthuinn. Niall Glúndubh go bhforgla bhfer nÉireann do dhol isin Mumhain, agus Donnagán mac Flannagáin do thuitim leis.

Trí bliadhna[277] do Niall i ríghe Éireann, agus a

---

[267] affriothguin. [268] aneasgluin*n* [269] enesccloin*n*. [270] Fh.
[271] *focail dá sórd ar easnamh.* [272] as. [273] Asé.
[274] ARÉ, 915. [275] ri. [276] *recte* Finnéin. [277] bliaghna.

mharbhadh i gcath Átha Cliath[278] go maithibh bhfer nÉireann uime .i. Conchubhar ua Maoileachloinn, ríoghdhamhna Éirionn; agus Aodh Mhag Eochagáin, rí Uladh; agus Maolmithidh mac Flannagáin, rí Breagh; agus Maolcraoibhe mac Duibhsionna[297], rí Oirghiall; agus Ceallachán mac Fógartaigh[280] rí deiscert Breagh[281]; agus Eireamhán[282] mac Cinnéidigh, rí Cineóil Maine, agus mórán eile amhuil dherbhus an file ag teacht tar bás[283] Néill Ghlúnduibh isin rann:

Niall Glúndubh mac Aodha an óir,
trí bliadhna[284] d'ua Néill nertchóir;
ag Áth Cliath luidh fo lannaibh
liach a ghuin do ghlasghallaibh.

Maol Muire inghean Chináith .i. rí Alban, máthair Néill Ghlúnduibh. Trí mic la Niall Glúndubh .i. Muircheartach agus Conuing agus Maolciaráin.

24. Muirchertach na gCochall gCraicenn, mac Néill Ghlúnduibh do ghabháil ríghe Oiligh[285]. Sluaigheadh na gcocholl gcroicionn do dhénamh leis isin gheimhreadh, deich céad[286] laoch a líon, agus cochall croicinn um gach laoch dhíobh. Orgain Insi Gall leo ar tús, agus d*ol* iar sin go Caisiol go dtard Ceallachán mac Buadhacháin a láimh leis; gur loisg teach Cinn Coradh; go dtard Conchubhar mac Taidhg, rí Connacht a láimh leis; agus bhádur géill tuaiscirt Éireann leis d'ionnsuidhe an deiscirt, .i. Loingseach mac Aonghusa, rí Line agus airdrí[287] Uladh; agus Sitreg mac Amhlaimh, rí Átha Cliath; agus Lorcán mac Breasuil, rí Laighean. Agus ar dtoighecht timchioll Éireann maguairt do Mhuirchertach don turus sin tug géill Éireann go hOileach. Agus do thiodhluic Muirchertach na géill sin uile dá bhráthoir gaoil do bhí i bhflaithemhnus Teamhra an tan sin .i. Donnchadh mac Floinn mhic Maoilsheachloinn. Sluaigheadh eile la Muirchertach i Laighnibh go dtard cath do rígh[288] Laighean i ndioghuilt a athar, agus do mharbh rí Laighean

[278] ARÉ, 917; AU 918/9. [279] Ua Duibhsionaich, ARÉ.
[280] Foghart*aigh*. [281] breadh. [282] Cromman, ARÉ.
[283] bhás. [284] bliaghna.
[285] 'n*Éireann*' ar dtúis; *a bháthadh san agus* 'Oiligh' *do chur os a chionn i láimh iasachta*. [286] .10. 100. [287] (? Ard). [288] rí.

isin gcath sin .i. Cerbholl mac Muiregáin; agus do righn*eadh* foirionn[289] fíoráloinn ceangailte dá chnámhoibh, ut dixit Giolla Brighde Mac Conmidhe:

Foirionn do luirgnibh Laighean
inar gcerdchoibh cumhdaigher,
fir chorra ar chlároibh ar sen
do chnámhoibh loma Laighen.

Do chaith Muirchertach na gCocholl gCroicionn 17 mbliadhna[290] i nOileach íar sin, iar dtabhairt orlamhus Teamhrach do Dhonnchadh mhac Floinn amhuil dherbhus an rann:

Seacht mbliadhna[291] dég nocharbh fhann
do Mhuircheartach na gcochall
le gallaibh[292] Átha Cliath cain
ar áth Fhir Diadh[293] go dtorchair[294].

Earcamh inghean Ainbheith mic Aodha, máthair Muirchertaigh na gCocholl gcraicionn. Ceithre mic la Muirchertach mac Néill Ghlúnduibh, .i. Domhnall, rí Éireann, agus Flaithbhertach rí Oiligh, agus Murchadh agus Flann.

25. Domhnall Ard Macha mac Muirchertaigh na gCocholl gcroiceann do ghabháil ríghe nÉireann; agus Laighin ó Bherbha go fairrge do lomargain leis; [295] agus ionnradh mórad*hbhal*[296] san Midhe; agus tug géill agus eidire Dál Riada leis; agus do chuir luinges mór ar Loch nEachach gur milleadh an Trian Toir go hiomlán leis. Giolla Comhghuill Ó Canannáin, rí Chinéil gConuill do mharbhadh leis. Feacht oile do chuaidh Domhnall d'argain Laighean go nderna forbhuis dá mhíos forra. Domhnall *iomorro* do bheith ag éisteacht re healadhoin i nArd Macha, agus nár léig iomnáire dhó éirghe gur mharbh a fhual féin é, mur adeir an file:

Domhnall ua Néill go meadhoir
ag éistecht re healadhain,
sgél do chuir na slóigh fa seach,
go bhfuair bás i nArd Soileach.

---

[299] .i. *na fithchille.*
[290] *an focal* ri (=rí) *os cionn caret 'na dhiaidh seo i láimh iasachta* (? *lámh Chathail Uí Chonchubhair*). [291] mbliaghna. [292] gaill.
[293] Fhirdia. [294] attorcair. [295] ls. [296] moradp*al*.

Do chaith Domhnoll 24 bliadhna[297] i ríghe nÉireann amhail dherbhus an rann :

Gabhus Domhnall ua Néill nert
ré cheithre mbliadhan fichead ;
marbh arg fatha na freagra
i nArd Macha an mhóireagna.

Ceithre mic la Domhnoll Ard Macha .i. Muirchertach agus dá Aodh agus Muireadhach.

26. Muirchertach Midheach mac Domhnuill Ard Macha do ghabháil ríghe nUladh, agus damhna airdríogh[298] Éirionn , agus do bhí naoi mbliadhna fichead isin ríghe go bhfuair oidhidh[299] la hAmhláimh mac Sitrig[300], rí gall, ut dixit an file :

Muircheartach Midheach meardha
naoi mbliadhna déag[301] deighleabhra ;
beag d'fhairbríogh tarla ina theann
do dhamhna airdríogh[302] Éireann.

27. Aodh, mac Domhnuill Ard Macha mic Muirchertaigh na gCocholl gcroicenn do ghabháil ríghe nUladh, .i. Aodh Craoibhe Tolcha. Is[303] leis torchoir Eochaidh mac Ardghoil, agus a mhac .i. Cú Duiligh agus Gairbhidh[304] agus Dubh Tuinne, agus ár adhbhol maille riú ; agus do bhí Eochaidh mac Ardghail[305] deich céad[306] ; agus[307] urdháil re hAodh Ua Néill go Craoibh Tulcha[308] fa rian tréan. Baoi Eochaidh a urdháil soin agus deich céad[306] dá n-iomurcaidh. Do chaith Aodh Craoibhe Tulcha 16 bliadhna i ríghe nUladh, ut dixit poeta :

Sé bliadhna derbhghlana déag
d'Aodh Craoibhe Tulcha an tromghég,
rí do mhughaidh mac Ardghail
slat nár chubhaidh comhardaidh.

---

[297] mbl*iadhna*. [298] airdrí. [299] oigh*idh*. [300] sithrig.
[301] .19. mbl*iadh*na. [302] airdrí. [303] as. [304] gairphidh.
[305] *Ardghair*, AU, ARÉ. [306] 10 .c.
[307] *tá truailliú éigin san chuid eile den abairt seo. Is dócha go measann sé a rádh go raibh Eochaidh a dhá oiread sluaigh le hAodh san chath.*
[308] *Nóta ar an chliathán i láimh chathail Uí Chonchubhair* : 'Cath C*r*áibhe Tulcha A.D. 1004 ; *acht* 1003, ARÉ, AU ; 1002, Chron. Scot.

Dearb[h]áil, inghean Taidhg an Eich ghil Í Chonchubhuir máthair Aodha Craoibhe Tulcha.

28. Flaithbhertach an Trostáin, mac Muirchertaigh Midhigh iomorro do[309] ghabháil gialla Uladh go hiomlán; agus ro marbhadh Cú Uladh, rí Leithe Cathail, leis; agus do bhen gialla agus eidire do ghallaibh Midhe agus Mumhan. Ionnradh Leithe Cathail leis agus marbhadh Aodha mic Tomoltaigh; agus eidire leis ó Niall mac Duibh Tuinne; agus losgadh dhúin Eochaidh. Ionnradh Fánad agus na dTuath leis, agus Ua Maoldoraidh do chur ar ionnarba i gConnachtaibh, agus Flaithbhertach dá leanmhuin, agus maidhm Trágha nEothuile do thabhairt fair. Flaithbhertach do dhol don Róimh; agus ón trostán Rómha do ghabh ainmniughadh; agus bás creidmhe d'fhagháil dó iar gcaitheamh dá bhliadhan déag agus dá fhichead i ríghe nUladh amhail dherbhus an rann:

Dá bhliadhain[310] caoga gan chlaon
ba rí Flaithbhertach fíornaomh;
fríoth go humhal 'na urláimh
críoch Uladh gan iomarbháidh.

29. Aodh Athlamhain, mac Flaithbhertaigh an Trosdáin do ghabháil ríghe nUladh i ndiaidh[311] a athar, agus do chaith fiche bliadhain isin ríghe amhail dherbhus an rann:

Fiche bliadhain ga ferr fios
Aodh Athlamhain do áirmheas;
tarla a dheghail[312] re Fiadh Floinn
tré mheabhail do MhagLachloinn.

30. Domhnall re n-abarthaoi an tÓgdhamh .i. ar threisi, mac Aodha Athlamhain do ghabháil ríghe nUladh, agus a mharbhadh le cloinn Lachloinn iar gcaithemh chúig mbliadhna[313] isin ríghe ut dixit poeta:

Domhnall mur dhamh ós ealbha
chúig bliadhna[314] ós iath Airdeamhna;
ó MhagLachloinn fuair oidhidh[315]
i n-uair altroim fhíoroinigh.

---

[309] go. [310] bhliagh*ain*. [311] andiaigh. [312] adegh.
[313] mbliaghna. [314] bliaghna. [315] oigh*idh*.

Aois an Tigherna an tan sin 1234.[316]

31. Flaithbhertach Locha Feadh*a* do ghabháil na ríghe fria ré trí mbliadhan, agus a mharbhadh le Mag Lachloinn ut dixit [poeta] :

Flaithbhertach ba ferdha dáil [317]
trí bliadhna nar bheg n-iomráidh,
tug fás ar chumhaidh ó gCuinn
mur do mhughaidh MagLachluinn.

32. Conchubhar na Fiodhbhuidhe, mac Flaithbhertaigh Locha Feadh*a* do ghabháil na ríghe go ceann deich mbliadhan, agus a mharbhadh le Cloinn Lachloinn, amhail fhoirgleas an file :

Conchubhar na Fiodhbhuidhe féin
deich mbliadhna ós Eamhain fhóidréidh,
do bhí an dornghalach dín[318] sgol
'na rígh[319] ollbhladhach Uladh.

33. Tadhg Glinne mac Conchubhair na Fiodhbhuidhe do ghabháil ríghe nUladh go ceann secht mbliadhan[320] go dtorchoir le MagLachloinn, ut dixit poeta :

Tadhg Glinne, fa gég[321] ós fiodh,
seacht mbliadhna an t-ardfhlaith iodhan,
triath Uladh 'ga mbí[322] gach buaidh,
rí na gcuradh ón gCraobhruaidh.

34. Muircheartach Muighe Lughan do ghabháil ríghe nUladh go cenn chúig mbliadhan[323] agus é féin agus a chethrar mac do mharbhadh le Clainn Lachloinn mur adeir an file :

Cúig bliadhna ba rí go rath
Muirchertach Muighe Lughan,
slat do benadh as a bun
's a chethrar mac do mharbhadh.

---

[316] *deir an tOllamh Séamus Ó hÓgáin liom gurab é* 1041 *an bhliain cheart.* [317] dháil. [318] díon. [319] rí. [320] she*cht* mbliagh*an.* [321] gheg. [322] mbíadh *agus* ' adh ' *do chur chun bealaigh.* [323] mbliaghna.

35. Aodh, re n-abarthaoi an Macaomh Tóinleasg, d'fhágbháil do Mhuirchertach Muighe Lughan i mbroinn[324] inghine í Fhloinn ; agus nír mhair don fhuil ríogh mun amsin acht é. Agus iar mbreith[325] an mhic sin oiltior é i dtigh Í Fhloinn, .i. a sheanathar ; agus an tan do chuala MagLachloinn sin do chuaidh go tigh Í Fhloinn d'iarraidh an mhacaoimh, agus fuair MagLachloinn Aodh 'na shuidhe i gcathaoir ar lár an tighe, agus nír éirigh roimhe. "Is[326] tóinleasg an macaomh," ol MagLachloinn. Conadh dhe sin do len an forthórach[327] anma é, .i. an Macaomh Tóinleasg.

Cuires Ua Floinn an Macaomh Tóinleasg iar sin i n-iomfholach, áit nach ráinic cumhachta MegLachloinn é. An tan iomorro ba[328] hionghníomha an Macaomh Tóinleasg fásaidh comhfhuachadh cogaidh eidir é[329] féin agus MagLachloinn, ionnus gur airg a n-urmhór, gur thuitedar deghdhaoine Chloinne Lachloinn leis uile, agus MagLachloinn féin fa dheoidh,[330] agus gabhus Aodh ríghe nUladh co cenn caoga mbliadhan : [331] agus tuites le Cloinn Lachloinn ar thaobh aisse for Sliabh[332] Fúaid, ut dixit an file :

Énmhac Mhuirchertaigh mian sgol
caoga bliadhan gan bhernadh[333],
 rí Uladh dar chlaon gach call,
 an tAodh fa humhal d'anbhfann.

Aodh Méith .i. sinnser Chloinne Aodha Buidhe, agus Niall Ruadh dhá mhac Aodha re ráidhter an Macaomh Tóinlesg.

36. Aodh Méith mac Aodha do ghabháil ríghe nUladh re ré 13 mbliadhan, ut dixit an file :

Aodh Méith a múr na hEamhna
feadh a ré gan fhreasabhra,
 rí riaghla ad-féd na fádha,
 trí bliadhna[334] dég diongmhála.

---

[324] amproin*n* [325] mp*re*ith. [326] As.
[327] (?) forthórmach ; *vid* Cóir Anmann, 61. [328] pa. [329] se.
[330] dheoigh [331] mbliagna. [332] sliaph. [333] ' b ' *lom*. [334] bliagna.

37. Niall Ruadh do ghabháil ríghe nUladh iarsin, agus a ég fa chenn míosa i dTulaigh Óg ut dixit [poeta]:

Niall Ruadh 'ga réir mur gach rí
reimheas aithgherr re héinmhí;
géill Gaoidheal ag techt dá thoigh,
nert gun aoinfher ós Ulltaibh.

38. Brian Chatha Dúin mac Néill Rúaidh d'ionnarbadh do Chloinn loinnghníomhaigh Lachloinn i gConnachtuibh, agus do ghabhsad féin an ríghe, gur éirigh nert Briain tarrsa, agus do hairgeadh leis ó Thulaigh Óg go Sliabh Truim; agus tugadh cath Caimeirghe[335] leis, áit inar cuireadh deargár Cloinne Lachloinn, agus inar thuit Mag Lachloinn féin, agus a mhac; agus tug Brian tuarustul mór each agus airm agus éid*eadh* do Mhaoilsheachloinn Átha Senaigh a haithle chatha Chaimeirghe[335], inar thuit Domhnall MhagLachloinn agus a bhráithre.

Brian Chatha Dúin mac Néill Ruaidh do ghabháil ríghe nUladh, agus tug tuarusdul do Ghaoidhealaibh Éireann i gCaoluisge, agus do Chathal Chroibhdherg Ua Chonchubhair, agus d'Fhinghín Reanna Róin Mheg Carrthaigh, agus d'Ua Bhriain, agus do Mhac Murchadha, agus do Ghaoidhealaibh Laighean archeana; agus níor iarr ar son a dtuarustuil orra acht goill d'ionnarba as dúthaigh gach duine aca féin. Do ionnarb Síol mBriain agus Clann Charrthaigh goill Mumhan go mbádar[336] i Rinn Róin; agus do radsad cath dona galloibh annsin; agus marbhthur Finghín Mac Carrthaigh ann, ionnus gur ghabh ainmniughadh uadha d'éis a bháis .i. Finghín Reanna Róin.

Isé[337] Brían tug cath Ciannachta for gallaibh Uladh; agus cath Muighe Cobha dar ionnarb goill agus gallghaoidhil a hOirtheroibh[338] agus a Muigh Cobha[339]; agus do chuir goill an chóigidh uile a Leith Cathoil.

Do chaith Brian Chatha Dúin ocht mbliadhna dég i n-airdcheannus an chúigidh, agus torchuir iarsin i gcath

---

[335] caimeirge; *i gCo. Thír Eoghain,* 1241, AU. [336] mpatt*ar*.
[337] Asé. [338] hoirrth*er*oibh. [339] do moigh copha.

Dúin la Danaroibh, agus urmhór Gaoidheal Éirionn maille fris, ut dixit an file .i. Giolla Brighde Mac Conmidhe:

Ocht mbliadhna déag[340] do Bhrian Breagh
ríoghdhamhna tulcha Tailltean,
go dtugadh cath i nDún dó
a rath ar gcúl níor chlaochló.

Ciodh trácht, ní raibhe an neart céadna i gCloinn Lachloinn ó do rad Brian dílgheann i gcath Caimeirghe[341] orra; agus níor bho machtnadh soin[342] uair do dhícheann Brian aoinfher dég dá láimh féin isin gcathsin díobh, amhail as-bert an file:

MagLachloinn uadh gan eighre
tosg Bríain i gcath Caimeirghe;
fiú a écht a laoidheadh leam,
an t-aoinfhear dég do dhíchenn.

39. Domhnall, mac Briain Chatha Dúin do ghabháil ríghe nUladh. Cath Craoibhe i dTulaigh Óg do thabhairt[343] do Dhomhnall Ua Néill, agus Brian mac Aodha Buidhe[344] do mharbhadh ann, agus forgla gall Uladh uile do thuitim isin gcathsin. Isé[345] an Domhnall sin tug tomhus ar tús do ghallóglachaibh, .i. do Mhag Buirrche ó bhfuilid Clann tSuibhne; agus is do chothughadh cogaidh fria Clainn Aodha Buidhe tug Domhnall an bhuannacht sin amach.

Do sgrios Domhnall an taoibh sin[346] goill a hOirthearoibh[347] agus a hÍbh Eachach, agus a Cianachta,[348] agus as an tuaiscert uile, agus do rónsad clann Bhriain feronn cloidhimh dona críochaibh sin i n-éaruic Aodha Óig Uí Néill; conadh iad féin agus a gclann dlighes cíosa agus béusa na bhferonn sin.

Do ghabh Domhnall nert mór for Cloinn[349] Aodha Buidhe, agus do marbhadh Somhoirle Ua Gairmfhleaghaigh leis, agus do marbhadh fós Domhnoll Óg agus a mhac .i. Niall Cualanach. Do chuaidh Domhnall dá oilithre don Róimh iarsin; agus ar dtoighecht ón Róimh

---

[340] .x. [341] cameircce. [342] son. [343] thap*airt*. [344] bhuidhe. [345] Asé. [346] *sic* MS.; (?) *an tan sin*. [347] hoirthearoiph. [348] cian*nacht*a. [349] chloin*n*.

dhó fúair bás creidmhe ag Loch Laoghaire, iar mbeith dá bhliadhain[350] agus trí fichid i ríghe nUladh amhail fhoirgleas an rannsa romhoinn :

Domhnall mac Bríain fa borb sluaigh
dá bhliadhain seasgad[351] síorbhuain ;
iath Gall fa chion do chomhchuir
an crann ós fiodh d'Eoghanchaibh.

40. Aodh mac Domhnoill mhic Bríain Chatha[352] Dúin do ghabháil ríghe nUladh ; agus isé[353] tug maidhm Baile Dálaigh agus maidhm Reanna Sibhne for Cloinn[354] Aodha Buidhe, agus do hionnarbadh Énrí mac Briain i nAlbain leis. Agus isé[353] tug maidhm Rátha Conghoil for Oirghialla.

Do chuaidh clú agus alla[355] agus ardnós Aodha fa iarthar Eorpa uile ar thruime a thuillmhe agus a thuarustail agus a thiodhluigthe, agus ar dhíol dámh agus deoradh, agus ar dháil tséad agus maoin*eadh* d'éigsibh agus d'ollamhnoibh. Is ann, iomorro, do bhí a dhúnárus agus a bhaile bunaidh isin Fhraochmhoigh ; agus do bhádur trí fichid[356] teach comhladhach comhdhaingen isin mbaile sin i n-égmuis príomháruis an ardfhlatha, .i. fiche[357] teach ina ndíoltaoi éigsi agus ollamhoin agus ánroith Eireann ; agus da fhichead[358] teach ina ndíolt*aoi* dámha[359] agus deoraidh agus lucht mionduas olcheana.

Do chuir Ua Conchubhair .i. rí Connocht duine dá mhuinntir féin .i. Diarmuid na Cloiche Ua Conchubhair do bhreith tuarusgbhála Aodha Uí Néill chuige. Ciodh trácht, iar n-iompódh do Dhiarmuid tara ais go Cruachain, áit i roibh Ó Conchubhair, adubhairt[360] go raibhe féin i ndúnadh Aodha Í Néill, agus nach bhfaca a ionshamhail[361] d'árus ag rígh ná ag roithigherna i nÉirinn.

" Uair is[362] ann as lia féinnidh[363] fíorchalma, agus amhus airmneimhneach,[364] agus banntracht buananála,[365] éigsi agus ollamhain agus aosa gacha dáno olcheana. Agus do chonnarc féin," ol Diarmuid " teagh uaigneach óla i mbaile[366] Aodha Í Néill, agus do áirmhios chúig

[350] bliagh*ain*. [351] .lx. [352] catha. [353] asé. [354] chloin*n*.
[355] allo ; *cm* allatas, ' clú ' *contrib*. [356] 60. [357] xx. [358] .xl.
[359] damha. [360] *agus* adub*hairt*. [361] ion*n*shamh*ail*. [362] as.
[363] feind*idh* [364] airmneimhneacha. [365] buánanal*a*. [366] ampaile.

cloidhimh dég agus naoi bhfichit ara raibhe[367] dornnchla óir i n-airde ós ceannaibh[368] na gcuradh ann, i n-égmais cloidheamh go mbeirtibh airgid nó iaruinn."

Conadh í tuarusgbháil na hoinne forbla tnútha[369] annsin.

Do chaith Aodh an Fhraochmhoighe ocht mbliadhna dég is dá fhichet i ríghe nUladh, agus ní clos gur ér éinnech do thruagh ná do thrén an feadh sin amhuil dhearbhus an rann ag techt tar a reimhios :

Fuair Aodh an Fhraochm*haigh* réim áigh
ocht mbliadhna ar chaogaid chomhláin ;
mór n-iath do fhuaidh a hEamhain
ag buain giall do Ghaoidhealaibh.

41. Niall Mór do ghabháil na ríghe iarsin tar éis Aodha, agus do bhí ag táthughadh na dtuath agus ag ceannsughadh na grcíoch, agus ag díorghadh na ndroch-dhaoine re reimhios 32 bhliadhan go bhfúair bás i gCinél Fhaghartaigh amhail dhearbhus an rann :

Dhá bhliadhain triocha, dearbh dhamh,
Niall Mór airdrí Uladh,[370]
nós gach ríogh dhá fhréimh roimhe
re a ríomh san réim ríoghraidhe.

42. Niall Óg, mac[371] Néill Mhóir do ghabháil ríghe nUladh. Isé[372] tug maidhm an Iubhair[373] ar ghallaibh, áit inar cuireadh ár adhbhalmhór orra ; agus tug braighde fher mBreagh[374] agus Teathbha[375] agus Bréifne Í Raghallaigh leis. Niall Óg iomorro do dhol i gConnacht-oibh go dtáinic Domhnall mac Muirchertaigh agus Tomaltach mac Donnchaidh agus Ruaidhrí Ó Dubhda ina chenn agus forgla bhfer Connocht uile go dtorsat[376] a mbraighde 'na urláimh ; agus do dháil Niall ar madh naoi[377] a thuarustul da gach aon d'uaislibh Connacht. Ionnradh na Midhe la Niall Óg, agus Tighernán Ua

[367] raiphe. [368] *arna atharrú ó* 'accean*n*aibh.'
[369] *truailliú éigin ar an seanfhocal so* ; (?) *t. na háine forbba tnútha.*
[370] *Siollabh ar easnamh.* [371] mach. [372] Asé. [373] iuphair.
[374] mpreagh. [375] teabhtha. [376] (?) *leg.* dtardsat.
[377] *is deacair a rádh ciaca* 'dh' *nó* 'g' *atá os cionn* '*m*' *san nod do* 'amdh' ; (?) ar Muigh nAoi.

Ruairc, prionnsa na Midhe, agus an Dúdálach agus Seiffin Dufait do mharbhadh leis. Gabháil timchioll Tíre Conuill agus umhla do bhúain asta, agus an tír do roinn ar dhó eidir Toirrdhealbhach Ua Domhnaill agus Conchubhar, mac Seaáin Uí Dhomhnaill. Tug Niall Óg, iomorro, trí madhmanna for gallaibh[378] Leithe Cathail, agus maidhm Machoire an Chroinidh for gallaibh[379] Moighe Oirghiall; agus ionnradh Leithe Cathail, agus mac Seain Biséad do mharbhadh leis i n-éruic Mhic Giolla Muire. Teach do dhénamh la Niall Óg i nEmhain Macha; agus adeirid na heolaigh gurab é do rinne fleadh[380] na hEamhno fa dheoidh[381] i nÉirinn. Agus do chaith deich mbliadhna i ríghe nUladh, go bhfuair bás i Seanmhuigh, ut dixit an file:

Fuair Niall Óg nár eitigh fer
deich mbliadhna fa hard áiremh,
go nderna adeir an senchaidh
fleidh na hEamhna d'Éirennchaibh.

An Niall Óg sin dano agus Cú Uladh, agus Aodh Óg agus Seaán Súil*idh*, agus Maoileachloinn agus Énrí Aimhréidh, clann Néill mhóir annsin. Brian agus Eoghan agus Toirdhealbhach Mart trí mic Néill Óig annsin.

43. Énrí Aimhréidh, mac Néill Mhóir, mic Aodha mic Domhnuill, mic Briain Chatha Dúin do ghabháil ríghe go roinertmhur; agus do chaith sé bliadhna isin ríghe re díol dámh agus deoradh, éiges agus ollamhan, amhail fhoirgles an rann:

Sé bliadhna[382] don tríath nár thréith
geall Éirionn d'Énrí Aimhréidh,
do bhí an t-óigfher re díol dámh
'na ríogh ar an gcóigeadh gcomhlán.

44. Brian, mac Néill Óig do ghabháil na ríghe go rathmhur, agus a ég i gcionn leathbhliadhna, ut dixit poeta:

Brian mac Néill Óig, áiriomh gar,
leithbhliadhain d'éis a athar,
do bhí sé 'na chenn cosgair
cenn a ré go rángustair.

[378] for gh. [379] fur gh. [380] fleagh. [381] dheoigh. [382] bliaghna.

X v. A Miscellany of Irish Proverbs, p. 139.



Domhnall agus Brian agus Aodh Ruadh agus Niall agus Ruaidhrí, agus Seaán, agus Énrí Óg clann Énrí Aimhréidh mhic Néill Mhóir annsin.

45. Domhnall mac Énrí Aimhréidh do ghabháil ríghe nUladh; agus do chaith agus do chosoin an tír,X agus tug riaghail chert chomhthrom[383] san gcúigeadh; agus do chaith seacht mbliadhna i mórchonách chóigidh chaomhthorthaigh Conchubhuir, amhail dherbhus an file isin rann:

> Rí Uladh ba doirbh a dhréim
> Domhnall mac Enrí Aimhréidh;
> cert riaghla do roighne an rí,
> seacht mbliadhna d'oighre Énrí.

46. Eoghan mac Néill Óig do ghabháil ríghe nUladh, agus adeirid na hughdoir agus na heólaigh nach bhfuil acht ríomh reullann nó gad um ghaineamh agat dol i gcenn conntuis nó comhairmhe a nderna Eoghan mac Néill Óig fa Éirinn ag dílghenn a námhad agus a nemhcharad, ag sgrios agus ag díothláithreadh aosa uilc agus ainrechta agus égóra, agus ag congmháil na riaghla ríogh go roidhíreach. Do bhí Eoghan mac Néill Óig chúig bliadhna fiched i gcomhfhorbus an chóigidh amhail do chan an file:

> Chúig bliadhna fichead, fíor dhamh,
> fuair Eoghan ardfhlaith Uladh;
> tearc rí badh cóir 'na chomhar
> rí do-chóidh tar Conchubhar.[384]

Énrí agus Feidhlim agus Art[385], agus Aodh agus Domhnall agus Brian agus Muirchertach agus Seaán[386] Buidhe [agus] Eoghan Óg, clann Eoghain mhic Néill Óig sin.

47. Énrí mac Eoghain do ghabháil na ríghe iar sin, agus do bhí seasgad bliadhain[387] go buantiodhlaigtheach i ríghe nUladh gan imreasan ag táthughadh na dtuath agus na dtreabh agus na dteallach ro bhaoi fóna thighernus féin; agus ag tennadh a chíosa agus a chána for

---

[383] cert comhthrom. [384] tar ch. [385] Airt. [386] sen. [387] bliagh*ain*.

coigríochaibh, agus ag tabhairt fuinn agus feroinn do cheallaibh agus do chaoimhreiglesaibh ; agus ag óradh scríneadh agus mainistreacha agus chuladh[388] n-aiffrinn agus mionn agus mórbhachall ; agus ag foghail tséad agus maoineadh d'éigsibh agus d'ollamhnaibh agus d'aos gacha dána, agus ag tabhairt tuarustuil agus tiodhluigthe do thrénríoghaibh go bhfuair bás cubhaidh coimhriaghalta i gcionn seasgad[389] bliadhan[390] buanaidhbhseach amhail dhearbhus an file :

Seasgad bliadhain buan an stair
reimhes Énrí mhic Eoghain,
'sé 'na rígh ar chlár na gcuradh[391]
do bhí a ágh gan urdhubhadh.

48. Conn mac Énrí do ghabháil ríghe nUladh d'éis[392] a athar, agus do bhí ag míniughadh gacha móraicme agus ag certughadh na gcríoch, agus ag táthughadh na dtuath agus na dtreabh agus na dteall*ach*, agus ag dáil tséad agus maoineadh d'éigsibh agus d'ollamhnaiḃh agus d'aos gacha dána olchena go cenn naoi mbliadhan go dtorchair la a dheirbhfhine féin i meabhail ut dixit [poeta] :

Conn mac Énrí d'aidhbhle a chreach
rí iomlán d'uaisle is d'eineach ;
naoi mbliadhna[393] mur chách do chaith
re táth riaghla don ríoghfhlaith.

Clann Chuinn mhic Énrí, .i. Art Óg agus Seaán agus Toirrdhealbhach, agus Conn agus Brian agus Aodh Balbh.

49. Énrí Óg do ghabháil na ríghe iar marbhadh Chuinn mhic Énrí, agus do chaith chúig bliadhna[393] isin ríghe amhoil dhearbhus an rann :

Cúig bliadhna[393] do[394] bhrígh meabhla
Énrí Óg flaith Finnleamhna ;
beart doiligh ó shin dá shíol,
níor dhligh oighidh an airdríogh.

---

[388] choil*eadh*. [389] .lx. [390] bliagh*an*. [391] *siollabh san bhreis annso.*
[392] dheis. [393] bliaghna. [394] dho.

50. Domhnall mac Énrí do ghabháil na ríghe iar sin go cenn énbhliadhna[395] dhég ut dixit [poeta] :

Éinbhliadhain[396] dég deimhin linn
Domhnall mac Énrí áirmhim,
rí gan fhalach gan fhoghuil
do thabhach críoch Conchubhair.

51. Art[397] mac Aodha do ghabháil na ríghe tar éis Domhnuill mhic Énrí, agus do chaith ceithre bliadhna[398] go leith isin ríghe go rathmhur rianamhoil amhoil fhoirgles an seancha suadhfhoclach an seanrann :

Art[397] mac Aodha ar uair áigh
ba leis críoch Uladh d'urláimh ;
mairidh gnaoi cheirtriaghla í Chuinn
naoi leithbhliadhna[399] mur labhruim.

52. Art Óg mac Cuinn mic Énrí mic Eoghain do ghabháil ríghe nUladh go socair sénamhail iar gcertughadh coigríoch, agus iar ndílgheann a námhad, agus iar sgrios méirleach agus bithbheanach. Iar n-ionnarba danar agus dibhfeargach, iar gcosc foghla agus ainchridhe na n-iath agus na n-oirer, agus iar ndáil tséad agus maoineadh d'éigsibh agus d'ardollamhnaibh Éireann, fuair comhshonadh socair síodhamhail do réir áirilleadh, iar gcaithiomh ceithre mbliadhan[400] go leith i láinríghe Uladh, amhoil fhoirgleas an file :

Art mac Cuinn nár choguil crodh
naoi leithbhliadhna[401] gan leonadh ;
fúair ceart a fhréimhe roimhe
tré neart fhéile is iorghoile.[402]

53. Conn Bacach mac Cuinn mic Énrí mic Eoghain bliadhain[403] agus da fhiched :

Bliadhain[403] is cethrochad gan chol
geall gach ríogh[404] d'ua na n-iarladh
lorg a shen ar fhonn Éirionn
do lean Conn na gcaithréimionn.

[395] enbhliagna. [396] éinbhliacchain. [397] Airt. [398] bliacchna.
[399] -ghna. [400] -gh*an*. [401] ghna.
[402] *agus an dáta* 1559. [403] -cch*ain*. [404] ri.

54. Seaán mac Cuinn mic Cuinn mic Énrí mic Eoghain do ghabháil ríghe nUladh go cenn ocht mbliadhan[405], agus a mharbhadh i mBun Abhonn Duine, 1567.

55. Toirrdhealbhach Luineach do ghabháil tighernuis Thíre hEoghain go ceann ocht mbliadhan[405] fichead, go bhfuair bás. Anno Domini 1595.[406]

56. Aodh, mac an Fhir Dhorcha do ghabháil ríghe gan fhreasabhra 'na dhiaidh[407] sin, bliadhain is fiche ina Thigherna, ina Ó Néill, agus secht mbliadhna[401] 'na iarla tar éis Ó Néill do ghairm de.

Maidhm móradhbhul la hAodh, mac an Fhir Dhorcha, an tan ro ba barún é, ar Ua Néill .i. Toirrdhealbhach Luineach mac Néill Chonallaigh i mBél Áth na dTrí dTobar.

Maidhm eile lasan Aodh céadna ar Mhág Mathghamhna .i. Rosa Buidhe mac Airt mic Briain i Samhadh Tigheraigh.[408]

Maidhm áithesach eile la hAodh ar Ua Néill .i. Toirrdhealbhach eidir Loch na n-Aireadh agus machaire Locha Cubha, ar mbeith do Thoirrdhealbhach ocht gcéd dég Albanach agus dá chéd dég gallóglach ann.

Maidhm eile la hAodh ar Thoirrdhealbhach i Mullach Fighid.

Maidhm eile leis ar Chloinn tSeaáin Í Néill i gCois Úna.

Maidhm eile leis ar Thoirrdhealbhach san Chairrgín, agus fa chenn aimsire bige iarsin do goireadh Iarla Thíre hEoghain de.

Maidhm mór eile leis ar Mharusgál na hÉirionn i gCluain Tiobrad agus deargár Saxanach do chur ann.

Maidhm eile leis i mBél Áth na mBriosgadh ar Phléisionach dhá chúigedh Mumhan.

Maidhm eile leis i n-eagluis Chille Clúana ar Ghiuisdís na hÉirionn go mórshluagh gall uime, agus an Giuisdís féin do thromlot isin treassoin. Iarla Chill Dara do mharbhadh leis isin bPort Mhór an oidhche riasin maidhm sin.

Maidhm eile leis ar Ghiuistís na hÉirionn i nDruim Fliuch, agus do cuireadh an Giuistís féin dá chois go

---

405 -gh*an*.
406 *An dáta i láimh dhéannaigh:* 1595, *ar dtúis, agus a atharrú go dtí* 1593. ARÉ 1595. 407 dhiaigh. 408 Tigh*er*nnuicch.

haimhdheónach annsin, gurab ar thoradh eisiomuil rugadur a mhuinntir leo gan mharbhadh é. Gidheadh, ní tháinic gan dioghbháil ón iomairg sin, óir[409] do marbhadh mac Iarla Odoirbin úadha maille re dergár a mhuinntire do chur.

Maidhm eile leis ar an nGiuistís i bhFochard Muirtheimhne.

Maidhm eile leis ar shluagh gall i gCill Imhnin ina ndearna ár mór.

Maidhm na Dubhstáide leis ar Mharusgál na hÉirionn, agus iomad caiptín agus daoine uasal do mharbhadh ann gan áiriomh ar shaighdiuiribh.

Cath ordhruic iomráiteach do chur ar Mharusgál na hÉirionn i mBél an Áth Buidhe,[410] agus an Marusgál féin do thuitim ann, agus Maolmórdha mac Seaáin Ruaidh .i. mac Í Raghallaigh.

Sluaigheadh eile leis go Cionn tSáile, agus tángadar forgla fer Mumhan ina chenn, agus tugadur a mbraighde dhó .i. Maolrunaidh[411] mac Cormaic, Tigherna Musgraidhe, agus an dá Mhag Carrthaigh, agus Ó Súillemháin, agus an Ridire Fionn, agus an Ridire Donn, agus Mac Muiris Chiarraighe,[412] agus Ó Caoimh, agus Ó Madaidh, agus Ó Ceallacháin, agus an Róisteach, agus an Barrach Mór, agus fillis roimhe go hUlltaibh iaramh.

Seacht gcéd dég, ca doilghe troid,
do lucht cosanta 's comhroic,
ár gall is díth a ndaoine,
do fríth ann[413] dá n-eugaoine.

Dob é an lá so lá a mbasgoidh,
lá Parthalóin príomhapstoil,
a n-airm re' gcois ga docra
maidhm aca ar allmhorcha.

---

[409] ór. [410] ' A.D. 1598 ' *nóta ar an chliathán, man. al.*
[411] *arna atharrú ó* ' Maolmorda.' [412] ' C ' lom.
[413] frith an*n* sin.

Míle 's cúig céd go cuibhghe
's ocht mbliadhna[414] dég derbhuimne,
do réir áirmhe agus fhiadhan[415]
's ceithre fichid finnbhliadhan.[416]

Do bhí sé trí seachtmhaine i bhfoslongphort ag Loch Remhar na Bréifne, agus iurtha agus airgne agus édála na Midhe go hÁth Luain agus Fine Gall ag teacht chuige annsin.

---

[414] -ghna. [415] is fhiaghan. [416] fion*n*bliaghan.

# CEART UÍ NÉILL

1.* Ceart gnáthuighthe agus Tighearnus Uí Néill ar Chóigeadh Uladh annso:

A cheart ar Ó nDomhnaill: teacht líon a thionóil ó Tharbh Chinn Casla go hEas Rúaidh, agus gan fheuchain do shochar na do dhoirbheartus[1] dá mbiadh orra. Agus isiad[2] so na taoisigh tig le hUa nDomhnaill .i. Ó Buighill ó Thír Bhoghuine agus a Tír nAimhir; agus Ó Maolgaoithe as Túaith Í Mhaoilgaoithe; agus Mac Giolla Shamhais as Ros Guill; agus Ó Breisléin as Fánuid; agus Ó Maoilegáin as Magh gCaoroind; agus Ó Muireadhaigh agus Ó Conaill as Tuaith Bladh*aigh;* agus Ó Toircheart as Clúain Eidéile; agus Mac Dhubháin as Tír Eunna; agus Mag Fhíonnachtaigh a hArd Mhég Fhíonnachtaigh; agus [Ó] Dochartaigh a hArd Miodhair[3]; agus MágFherghail a Tír Bhreasail; agus MagLoinnseacháin as Gleann Fhinne. Agus dá ndeachadh[4] díobhdhadh[5] ar na haicmedhuibh sin an[6] sluaghadh ar na tuathaibh féin, acht trí saorthuatha Mhuinntire Canannán ag Conallchaibh féin. Agus gach ionadh i mbrisdís Conallaigh dá n-umhla ar Ó Néill breith a bhreitheamhan féin d'Ó Néill ann. Agus dá ndeacha ba i mbiseach ar Chonallchoibh, dhá bha ionnlaogha[7] san mboin san mbliadhain.[8] Cuid dá chéad buannacht buna Í Néill ar Chonallchoibh ó Tharbh Chinn Chasla go hEas Ruaidh.

Dá dtí Ó Domhnaill go baile Í Néill ar cúairt isé[9] Ó Maolchraoíbhe thairbhireas a bhíadh agus a dheoch dó, agus is[10] le Ó Maolchraoibhe na cinn agus na seicheadha. Dá raibh Ó Domhnuill ag fuireach ré lón nó ar congmháil isé[9] Ó Donnghoile as marusgál dó; agus madh é chosgrus na mairt is[10] lena mhuinntir na mionuighe. Dlighidh Ó Néill cuairt ríogh do Chonallchoibh, agus isiad[11] a airdfheadhmanntaigh féin muinntir Chuinne[12] agus

MS. 24 P. 33, *lch.* 207. *An dara cóib, ibid., lch.* 275, *sliocht an chéadcheann; mar a chéile iad tríd síos.*

* *Áireamh na n-alt agus socrú na stad ón Eagarthóir.*

[1] (?) thoirbheartus. [2] as iad. [3] niodhair. [4] *agus* daineachadh. [5] díodb*adh*. [6] An, *agus lánstad tar éis* ' sin.' [7] ion*n*laogh. [8] -ghain. [9] asé. [10] as. [11] asiad. [12] C *lom*.

muinntir Ágáin as feadhmonntoigh dhó anngach tír i dtéid.[13]

2. Ag so ceart gnáithe agus cíos Uí Néill ar an mBréifne :

Ar Ó Raghallaigh teacht líon a thionóil gan fheuchoin do shochar ná do dhoirbheartus a mhuinntire ; fiche marg ar Íochtar[14] Thíre ; ar shliocht Aodha Uí Raghallaigh fiche marg ; fiche marg agus chúig uinge ar chloinn Aodha Caoich[15] an Fheadha ; agus deich mairg an Bhiataigh ; agus deich mairg ar chloinn tSeon mhic Toirrdhealbhaigh ; agus chúig mharg ar dhúthaigh Chathail mhic Maol-mhórdha ; agus chúig mairg ar chloinn Ghiolla Íosa Óig ; agus cúig mharg agus sé uinge ar chloinn Fheidhlimidh mhic Fearghail ; agus dá mharg go leith Thoirrdhealbh-aigh Óig mic Glaisne ; agus marg Eoghain Í Raghallaigh. Cuid céad go leith buannacht buna Í Néill ar an mBréifne. Agus fiche sgilling ar Dhomhnall Ó Raghallaigh ; agus fiche sgilling ar an mBaile Thrasna ; agus marg Sheón Í Raghallaigh. Agus airgead croise caoile nó salfás do bhí d'fhiachaibh ar chách an úair cuireadh an cíos amach ar tús.

3. Ceart Í Néill ar Íbh Eachach[16] Uladh .i. a dteacht léirthionóilte, agus muna dtigeadh breith a bhreitheamhan féin d'Ó Néill uatha. Trí chéd mart uatha, nó sé uinge, agus dá chéd marg ara son. Cuid dá chéud do bhuannacht bhuna[17] uatha ; cuid leithchéad[18] díobh ar Íbh Eachach[19] féin .i. ar MhagAonghusa, agus cuid leithchéad[18] ar MhacArtáin, agus cuid céad ar na trí taoiseachaibh .i. Mac Shuileachain, Mac Duibheana agus Ó hAidheid.[20]

4. Ceart gnáithe agus duibhchíos Í Néill ar Oirghiall-aibh .i. teacht léir[21] a dtionóil iar bhfagháil rabhaidh dhóibh, agus muna dtigeadh breith a bhreithimh[22] féin d'Ó Néill. Dhá chéad mart uatha. Cuid dá chéad do bhuannacht bhuna uatha ; cuid fhichiod[23] de sin ar mhuinntir Cheallaigh.

5. Agso duibhchíos Í Néill ar Mhac Cionnáith[24] san mbliadhain[25] .i. teacht léir a thionóil gach úair goirfidhe air ; agus céad cóta bán ; agus dá bhonn agus dá

[13] attéid. [14] ia*ch*tar. [15] chaoich. [16] íbheachach.
[17] buna. [18] leith. c. [19] ibheath*ach*.
[20] *malairt iomdha ar an sloinneadh so insna hAnnálaibh :* Ó hAidith, Ó hAiteidh, Ó hAtidh, &c. *Ní bhfaghaim tuairisg an dá shloinneadh eile.*
[21] lér. [22] ' b ' *lom.* [23] fhichid. [24] cionáth. [25] -ghain

fhichead[26] anngach baile biatoigh ; nó bonn chroise caoíle nó salfás ar son an chóta bháin ; agus cuid deichneabhair[27] agus da fhichead[28] do bhuannacht bhuna.[29]

6. Saorthar lucht tighe Í Néill .i. Innis Eoghain ; agus do fágbhadh trí taoisigh orra .i. Ó hÉanna, agus tugadh mur dhúthaigh dhó ó Tharbh Chinn Casla go Tumóig Eich Í Eunna (mur a ndeachaidh a hanam eisde), rioth eich ; dúthaigh Í Mhaol Fhabhail .i. ó Thumóig Eich Í Éunna go hAlltoibh Gorma ag dul sa mBréaduigh ; dúthaigh Í Dhuibhdhíorma, .i. rioth eich ó Alltoibh Gorma go hArd an Chró.

Agso[30] tighearnus Í Néill ar Innis Eoghain .i. cuid céad do bhuannacht isin leithbhliadhain[25] ; agus céad marg isin mbliadhain[25] do chíos, le cois a chonnmhála[31] agus cuarta a shlúaigh ; agus dá mbriseadh air breith a bhreithemhan féin d'Ó Néill ; agus gach geall dá leigter tar uisge Doire anall i ngioll rena chíos gan a fhagháil réna fhuaslugadh.

7. Tighearnus Í Néill ar Ó gCathháin .i. cuid cheithre bhfear ndég ar Fhearann na Craoibhe[32] san ráithe ; agus cuid ochtair ar Chlainn nDiarmada ; agus cuid ceathrair ar Thír Caorthoid[33] ; agus a ceathair go leith ar Chiannachta ; agus cuid cúigir ar mhuintir Í Mhaoil-mheana[34] ; cuid deichneabhair[35] ar Mhuinntir Bhranán.

Dlighidh do chionn a shochair[36] Ó Néill do chonnmháil an fad as áil leis ; agus dlighidh teacht le[37] líon a thionóil ó Sparr[38] Átha Deiridh. Mart ar fhichid[39] a seincheart, nó dhá uinge, agus cúig mharg san mbliadhain[40], agus sluaigheadh do Dhomhnall mhac Briain Chatha Dúin ar Árd MhéGiollagáin. Da fhichead[41] marg san ráithe ar Ó bhFloinn ; agus sluaighedh, agus mart ar fhichid[39], nó uinge agus chúig mairg fhichead[41] ar Mhac Giolla Mhuire san ráithe ; agus slúaigheadh agus foslongphort agus dá uinge agus cúig mharg ar son an mhairt ar fhichid.

8. Cuid dá chéd do bhuannacht bhuna ar Fheroibh

---

[26] dhá fhicead. [27] deichneamhai*r*. [28] fhicheat. [29] buna. [30] Acc so.
[31] *leg* chongbhála. [32] *recte* Fheara na Craoibhe.
[33] *faid órlaigh den líne i ndiaidh an fhocail seo bán.*
[34] -meana. [35] -mhair. [36] Dlighid do cion*n* as.
[37] 'leis' *do dhíbirt, agus* 'le' *do sgríobhadh os a chionn.*
[38] osparr, (?) ós barr. [39] fhichit. [40] -gh*ain*. [41] -cheat.

Manach, agus an oiread[42] céadna do mhartoibh nó d'airgiod ríogh[43]; agus dá chéad ar slúaigheadh; agus muna dtigeadh an dá chéd sin, bó san duine bhías d'easbaidh orra; agus dá bha ionnlaogha san mboin díobh nach bhfuighther; agus dá dtigeadh MagUidhir féin ar sluaigheadh agus gan a mhuinntir leis leath na cána dhó.

Dlighidh gach tigherna agus gach taoiseach dá ndéntar i gCúigeadh Uladh, mur atá Ó Domhnuill, Ó Cathán, MagUidhir, MágMhathghamhna, Ó hAnlúain, Mag-Aonghusa, MacCanna[44], Ó Gairmfhleaghaigh, *etc.*, céd bó ar gach neach dá ndingéntar tighernaidh dhíobh leith amuigh do lúach impidhe na n-airdfheadhmanntach.

Dlighidh MagUidhir a mbí do cheart[45] agus do chánaigh Í Néill don taobh thíar do loch d'iodhlacadh aníar go hiomlán.

9. Tighernus Uí Néill ar MhacCanna[46]: sluaigheadh agus foslongphort, agus cuid dá fhichead do bhuannacht bhuna, agus airgiod ríogh; trian thall i gCloinn Bhresoil, agus dá dtrian abhus, agus cuid seisir.

10. Ar Oirthearoibh, cuid céd do bhuannacht bhunaidh, agus céad marg, agus a dteacht léirthionóilte, agus muna dtigid breith a bhreitheamhan féin d'Ó Néill uatha.

11. Tighearnus Uí Néill ar Chinél Maine:[47] .i. Mac Conallaigh más taosga é féin ná fedhmonntaigh Uí Ghairmfhleghaigh dochum an cheithearnduis uiread le Ó Gairmfhleghaigh aige don uaisle.

Oidhcheacht Uí Néill orra .i. oidhche ar Mhac Aodha, agus oidhche ar Ó gCeallaigh, agus oidhche ar Mhac Conallaigh, agus gan congnamh ag Ó nDuibhín nó ag Ó Fhlaithbheartaigh madh fada comhnuidhe Í Néill aca.

Dá raibh Ó Néill ag Ó Gairmfhleghaigh, a bhiathadh ar na ceithre bhaile lucht a thighe dhlighes; a ghallóglaigh ar Choll*aibh* Íochtaracha[48] dia hAoine agus dia Sathairnn an úair nach bíonn féin aca. An oidhche bhíos i nArd Sratha a bhord ar Mhac Conmidhe as Loch Í Mhaol-dubháin .i. fearann an Reacaire.

Ceart Uí Néill ar Chinél Maine[47] annso: .i. dá chéad mart agus céad go leith marg d'airgiod ríogh; agus

---

[42] anuiread. [43] rígh. [44] macana. [45] ' do cheart ' *sgríobhtha fé dhó.*
[46] mhacana. [47] *Sic* MS.; (?) Máin, Maoin. [48] iachtaracha.

éirghe amach an úair goirther orra ; agus cuid céad go leith do bhuannacht bhuna ; agus is[49] do Mhac Conallaigh as cóir an cíos do thoirbhirt ; agus a iodhnacal dona feadhmonnaibh ; agus ceithre pinginne leis an mart ; agus dá ndeacha amugha a n-íoc ar Mhac Conallaigh.

12. Ó Gairmfhleghaigh maór sguir Í Néill agus a choinnleóir[50], pinginn as an uinge ; dianas an eich [dh]á dhéighe[51], acht pinginn ag giolla chinn an eich, agus dá phinginn as an láraigh[52] ; leithdhéighe[53] ar dhuine ealadhan dá ngealltar eich agus ba dhó ; dol innte le maoraibh an deigheich gach máirt ; agus a leathára[54] agus íth[55] muice agus bromaol tóna dona coinnlibh d'Ó Ghairmfhleghaigh ; agus ní fhuil acht íth[55] aonmhuice dhó insan[56] oidhche. Cuid trí fichid[57] ar Thír Fhiachra ; agus cuid trí fichid[57] ar Mhac Cathmhaoil, nó ara fhearann. Cuid trí fichid ar Mhuinntir Bhirnn ; sluaigheadh agus foslongphort agus fós[58] lón orra uile.

13. Aodh Méith do ghabh fearann ar tús do Chlannaibh Néill. Gormfhlaith, inghion Í Dhomhnuill, do fhuráil, do mhuin neamhaircisi airgiod ríogh do dhénamh dona martoibh, agus a rogha d'Ó Néill na mairt nó an t-airged.

14. Mac Cathmhaoil[59] agus Mac Murchaidh agus Ó Doibhlín fírcheithearn*a*[60] Uí Néill. Agus dlighidh síad bráighde do ghabháil, agus do choimhéd ; agus dlighidh síad do cheann a bhfedhma na trí chédoidhche d'fhaire ar foslongphort agus ar sluaigheadh ; agus gach ionadh ina dtig ní dochum Uí Néill i gcánaigh[61], i ngaduigheacht, nó i ndortadh fola, nó i mbriseadh custuim, dhá chaoirigh leis an mboin do shochar. Rogha an chraoí ag mnaoí an tighe, agus an athrogha acasan, .i. caora fhirionn agus caora bhuinionn, agus a húan féin léi[62] go Féil Cros[63] ; agus gach biseach i dtéid na ba téid an sochar [san bhiseach] cédna.

15. Dá ngabhthur gaduighe nó fuagarthach nó neach eile ar fhuráilemh an tigherna, a rogha ball deisi ag lucht na gabhála ; agus dá ngabhthur bráighe ar sluaigheadh agus a tabhairt i láimh na fírcheitheirne fána[64] deisi is[65]

[49] as. [50] chin*n*leóir. [51] aneich ádheighe, (?) *truailliú éigin annso.* [52] laraidh. [53] dee=screpul, *Contrib.* [54] leathara. [55] ith. [56] an*n* san. [57] thrí fichit. [58] fos (?) *báthadh ar* "*agus* fos lón," *aithris ar an abairt roimhe.* [59] Macathmhaoíl. [60] fircheithearn*n*. [61] accána. [62] le. [63] feil cros ; (?) *féil na Croise.* [64] -na *os cionn na líne.* [65] as.

leó an deisi ; agus dá ndeacha bráighe dhá deóin ní dhlighid ní dhi nó faghbhála[66]; ceart sluaighidh le fuasgladh na brághad ag fear a gabhála ; agus dá ndeachaidh is[65] gnáth don tigherna an t-éudach agus an deisi ara mbí ór nó urmháille[6] a mbeith gan chomhairemh aca ; agus ní dhlighid na fírcheithearna faghbháil ar mhuintir an tighe acht ar an gcomhuightheach, acht muna n-abra an tigherna a lomarguin. Dá ndéntur ceitherntus ar mhuintir mhic ríogh nó comharson ní dlighthear faghbhál[68] orra ; dá ligid an ghaoth re dorus an tighe do thoil an tigherna dlighidh biadh do chaithemh ; dá dtí ba ón gciontach is[69] cead dóibh mart d'ithe, agus muna dtí is[69] cead dóibh caora.

16. Ceart Uí Néill ar Mhuintir Dhoibhlín .i. fiche bairghen mhine[70] san errach san leithcheathramhain, agus medar ime leis an mbairghin ; agus ceithre cisé̤i̤n bhracha san earrach, nó bairille, san leithcheathramhain, agus meadar ime san tseachtmhuin ; ceithre pinginne d'airgiod Cásg insan[71] leithbhliadhain[72] ar Mhuinntir Dhoibhlín.

Dhíoladh gach rí[73] agus gach taoiseach agus gach coimhightheach ar lucht tighe Uí Néill uile do réir seanghnáithe Cloinne Néill ó aimsir Dhomhnaill mhic Bhriain Chatha Dúin nó gur rígheadh Énrí mac Eoghain mic Néill Óig, mic Néill Mhóir, etc. Rí[74] rofhoirfe roifhírénta an rí[74] sin, rí do bháitheadh brég agus aindligheadh, agus do chongbhadh ceart do thréunoibh agus do thruaghoibh ; agus le linn an Énrí sin do ríoghadh do saoradh na heagluisi agus na cealla leis ó gach dochar dá raibh orra ríamh roimhe sin.

17. Saoirsi ar bhuannacht bhuna ag Lucht tighe Uí Néill ; agus ní fhuil saoirsi boinn bhí[75] ag éanaicme 'na bhferann muna raibh líon an bhuinn bhí do dhaoinibh, agus d'iolmhaoinibh aca ó bhfuighthear éirghe amach. Agus dá mberar mairbhe[76] nó[77] fuadach i dtír do thíorthoibh Í Néill, chúig pinginne sa túaith do gheimhlibh i bhféugmais na túaithe asa ngluaister í. Dá lentar do dhruim comharc nó éirghe amach nó togharma an airbhe ní fhuil lúach fastóidh[78] uirre.

---

[65] as. [66] fagh*ala*. [67] urmhaille. [68] fagbal. [69] as. [70] meine.
[71] an*n* san. [72] -gh*ain*. [73] riogh. [74] Righ. [75] bí.
[76] *sic* MS. ; (?) in airbhe. [77] na. [78] fastóigh.

18. Muinntir Chuinne agus Muinntir Ágáin ardmhaoir agus ardfheadhmonntoigh Í Néill i gCúigedh Uladh. Dhá[79] dtrian an tsochair ag Muinntir Chuinne do bhrígh go raibhe dís díobh ag marbhadh MhegLachloinn san chath ; agus trian ag Muintir Ágáin, óir ní raibh san láthair sin acht aon duine amháin díobh. Dhá bha as an fhichid[80], madh[81] thabhach madh[81] thiodhlacadh, agus cúig pinginne as an mboin do dhéighe.

Tug Muircheartach (.i. rí Éirionn) mac Muireadhaigh, mic Eoghain mic Néill Naoighiallaigh i bhfleidh Dúin Tuirléim do Ó Chuinne mhearrdha[82] mhac Oilealla mhic Eoghain mhic Néill Naoighiallaigh, agus dá shliocht 'na dhíaidh[83] tosach guidhe[84] agus fós a gcur 'na n-iodhlaicibh anngach ionadh iodhlaice bhíos ag ríghthibh Éirionn tar gach geiniolach eile dar geinedh ó Eoghan, do bhrígh gurab é an Cuinne sin do chúaidh i gcogadh na Mumhan ar son an ríogh[85] réamhráidhte.[86]

19. Muintir Dhonnghaile marasgal[87] Uí Néill ; cuid as an dá fhichead dóibh. Pinginn as cuid an fhir do chionn airbhe nó mothóg foslongphuirt ; duine i dtaisbénadh uatha ; cinn agus seicheadha aca an chédoidhche re haithearrach tuaithe ; agus madh[88] chongbháil[89] dóibh maguairt is[90] do Ó Mhaolchraoibhe as cóir na cinn agus na seicheadha.

---

[79] da. [80] fhichit. [81] ma. [82] m *lom.* [83] dhiaigh. [84] (?) suidhe. [85] rí. [86] rei*mh*ráidhthe. [87] (?) marasgál. [88] ma [89] chonnmháil. [90] as.

## GEINEALACH NA GCOLLADH

1.* Agso craobhsgaoileadh agus geiniolach na gColladh :

Do geiniodh Art[1] ó Chonn Chédchathach ; do geiniodh Co mac ó Art ; do geiniodh Cairbre ó Chormac ; do geiniodh días mac ó Chairbre .i. Fiachaidh agus Eochaidh. Do ghabh Fiachaidh ríoghacht Éirionn, agus is[2] uadha do geiniodh clanna Néill agus síol nDálaigh[3], agus mórán eile nach áirimhthear annso. Eochaidh derbhráthair an ríogh rugadh triúr mac dhó sul[4] rugadh éanmhac d'Fhiachaidh .i. na Trí Colla : Colla Uais .i. Colla ós a gcionn, Colla dhá Chríoch, agus Colla Meann. Isiad[5] so a n-anmann baiste : Cairioll, Colla Uais ; Muireadhach, Colla dhá Chríoch ; Aodh, Colla Meann. Tug rí[6] Éirionn .i. Fiachaidh áit a chloinne féin do chloinn a dhearbhráthar faoina láimh féin .i. macacht ríogh Éirionn, gabháil giall Éirionn, agus tabhach cíoschána daoine Éirionn do bheith maille riú an tráth do thoigeobhdaois amach. Oileach, inghean ríogh[7] Alban máthair na gColladh.

2. Aimsir oile 'na dhiaidh[8] sin rugadh mac don rígh[9] .i. d'Fhiachaidh, darbh ainm[10] Muireadhach Tíreach. Ar ndol don mhac soin i n-oirbheart agus i n-arrachtus do bhen an rí a gcóir féin dona Collaibh .i. macacht ríogh na hÉirionn, agus do chuir sé forgla Fher nÉirionn maille lena mhac .i. Muireadhach, agus tug sé ionadh na gColladh dhó. Do ghabh éd agus aingidheacht na Collaidh fa gach ní dá dtug an rí dhóibh do bhúain díobh.

Isí[11] comhairle do rinneadur cath d'fhógra ar an rígh. Do chuir an rí a dhraoi ar chliathaibh fis (.i. Dubh Cumair) d'fhionnachtain cionnus a d'éireochadh dhó san gcath. Do foillsigheadh fios óna deeibh dá n-adhairthí san aimsirsin. Táinic i gceann an ríogh[12], agus d'innis mur do taisbénadh dhó, agus isedh[13] ro-ráidh :

"Do-chíthear dhamh, a airdrí[14], óm dheeibh dá

---

MSS. 24 P. 33, lch. 211 *agus* lch. 281. *Tuilleadh eólais ar na Collaibh* "Silva Gadelica" II *lgh.* 461–2, *agus aistriú i mBéarla, lgh.* 505–7. *As LL,* 332 *do frioth san. Tá an sgéal ag Céitinn,* 'Forus Feasa' (I. T. S.) *agus* "Stories from Keating," Uimh. 15.

**Áireamh na n-alt ón Eagarthóir.* )

[1] Airt. [2] as. [3] *.i. Uí Dhomhnaill.* [4] suil. [5] Asiad. [6] righ. [7] righ. [8] diaigh. [9] riogh. [10] dar bainm. [11] Así. [12] rí. [13] asedh. [14] airdrígh.

ndeachtása san gcath go dtuitfe tú leis na Collaibh agus go mbiaidh an ríghe[15] gud shíol id dhíaidh[16]; nó dá n-oba tú an cath go ngeubha siadsan an ríghe, agus go mbiaidh a sliocht san ríghe ó sin amach."

"Máisedh," ar an rí, "ó tá an bás im[17] chionnsa, agus i gcionn cháich uile, rachad dom mharbhadh san gcath, agus biaidh an ríghe 'gum shliocht im dhiaidh."[18]

3. Is annsin do chuaidh an rí san gcath, agus do marbhadh leis na Collaibh é. Do ghabh Colla Uais ríoghacht Éirionn go cenn cheithre mbliadhan.[19] Dá éis sin do thionóil Muireadhach Tíreach .i. mac ríogh[20] Éirionn a chairde féin agus a lucht gaoil seachnóin Éirenn, agus do chuir Colla Uais la foirneart a Teamhraigh. Do cuiredh é féin agus a bhráithre go hAlbuin, óir dob í inghen ríogh[20] Alban a máthair amhuil adubhramar romhainn. Do bhensad baile agus leth Alban amach, agus oilén Fionnlochlann le n-aburthur Insí[21] Gall do réir mur atá ag croiniceacht i seinleabhruibh Éirionn agus Alban.

4. Do ghabh Muireadhach mac Fiachaidh ríoghacht Éirionn. Iarsin do chúaidh rí[22] Éirionn agus a chóigeadhaigh i gcomhairle, Colla Uais do thabhairt chuca gona[23] bhráithre agus a gcuid d'Éirinn do thabhairt dóibh ar na hadhbhraibh so .i. ar egla a gcogaidh a hAlbain i ndiaidh[24] a ndúithche, agus Alba ar a gcomhairle féin do bhrígh a ngaoil agus a ngabháltuis innte; agus do chosnamh Éirionn dó i n-aghaidh fher nÉirionn agus coigríoch, óir do bhí an rí[22] an tan sin gan chinedh gan aicme gan bhráithre acht iadsan amháin. Tángadar na trí Colla go Temhraigh an tan sin le teachtaibh an ríogh; agus bhádur caoicís ar mhís i dTeamhraigh maraon ris.

5. Is[25] annsin do iarradar na Collaidh a gcuid d'Éirinn ar an rígh.[26] Isé[27] fregra fuaradur ón rígh:[26] gur mharbhadur Clanna Rudhraighe a seinnser .i. C[onn] C[éad]c[hathach], óir isé an Tiobroide[28] sin do mharbh C[onn] C[éad]ch[athach], .i. rí Uladh;[29] agus go raibh a euruic uadha; agus do iarr ar na Colluibh an éaruic

[15] righ. [16] ad dhíaigh. [17] um. [18] um dhiaigh. [19] -gh*an*. [20] rí. [21] In*n*si. [22] righ. [23] guna. [24] andiaigh. [25] As. [26] rí. [27] asé.

[28] .i. *Tiobroide Tíreach, rí Uladh*: *b'fhéidir go bhfuil lacuna san téx idir an abairt seo agus an abairt roimpi.*

[29] *ag tagairt do* 'Tiobroide.'

d'fhagháil, nó cath do thabhairt ar a shon. Dob ionann leosan agus an cúigedh d'fhagháil ced cogaidh do thabhairt dáibh.

Is[30] annsin do thionóladar na Collaidh a lucht rúin agus gaoíl agus tuarustail ar feadh Éirionn, agus tugadar aghaidh ar Ulltachaibh lena sochraidibh féin gan chongnamh fher nAlban. Isé[27] fa cóigedhach i nUlltoibh an tan sin Ferghus Fogha do Chlannaibh Rudhraighe. Adeir an chroinic go dtugadur na trí Colla seacht gcatha re seacht laethibh[31] i ndiaidh[32] a chéile d'Ultachaibh, agus gur marbhadh Ferghus, rí[33] Uladh, san chath dhéighenach leo, .i. cath Achaidh [Leith]dheirg don taobh abhus do Ghleann Righe. Do rinnedur tórainn Glenna Righe ón Iubhar anuas ettorra agus Clanna Rudhraighe, agus nír fhilledur Clanna Rudhraighe anunn ó sin ale.

6. Do chuir Rí[34] Éirionn .i. Muireadhach Tíreach gairm ar chloinn Eachach Duibhléin, .i. na Collaidh, agus tugadh go Temhraigh iad. Tug saoirsi agus sochar dháibh féin agus dá n-oighreadhaibh go síorraidhe, agus do mhaith marbhadh a athar dóibh ar a gcongnamh leis ó sin amach. Tug an oiread so do dhúthaigh dhóibh os cionn a ngabháltuis féin i nUltaibh, .i. triocha céd anngach cóigedh oile d'Éirinn, agus baile anngach triocha céd, agus garrgha anngach baile.

Agso cuid eile dona sochraibh fuaradur: coimhéirghe rempa ar fheroibh Éirionn i n-aonach agus i n-oireachtus acht rí Éirionn féin, agus gan iad d'éirghe ria gcách; trian édála i gcuantoibh long dhóibh; tús dighe, tús leabtha agus ionnalta ar mhaithibh Éirionn i dTigh Miodhchuarta[35] aca; coinnmheadh dhá ndaoinibh ar fheroibh Éirionn an fad do bheidís[36] gan bhuannacht d'fhagháil; gan euruic fola dhol uatha; coimhéd giall Éirionn aca; gibé do rachadh ar a n-ionchaibh comairce go ceann bliadhna aige; gach arm nochtar i n-aonach nó i n-oireachtus do bheith aca. Ní raibh ag rígh[37] Éirionn acht bráighde ar bhráighde[38] uatha; leathghuala ríogh[39] Éirionn do rígh[37] shleachta na gColladh, agus fad a láimhe agus a lainne d'fholmhughadh eidir é agus cách; coinnmheadh

---

[30] as. [31] laeithibh. [32] andiaigh. [33] righ.
[34] rígh. *Tá as so go dtí deireadh* § 9 *i gcló ag Miss Knott:* Tadhg Dall, II, 228, *as leagan eile atá i* H 318, *lch.* 783.
[35] miochuarta. [36] beith dís. [37] rí. [38] ar bhraighde *fé dhó.* [39] rí.

eachraidh ó shamhain go bealtuine. Dá mbeantaoi creach 'na ndiaidh[40] dhíobh agus iad ar sluaghadh ríogh[41] Éirionn sé ba san mboin dóibh uadha.[42] Bó ar fhichid tuarusdul gach aoin dá maithibh ó rígh Éirionn ar sluaigheadh ; triocha colg, triocha slegh, triocha brat ó rígh Éirionn do rígh shleachta na gColladh iar bhfilleadh do shluaigheadh ; agus dá mbeidís[43] géill uatha ag rígh Éirionn ní bhiadh do chuibhreach orra acht slabhraidh óir, nó a mbeith fa réir i gcuidechta ríogh[44] Éirionn, óir as uime aderar Óirghialla riu do brhígh gur ór ba glasaibh dá ngiallaibh. Agsin a sochair maille re sochroibh oile nach áirimhthear sonn. Isiad[45] na ceithre haibhne as uaisle i nUltoibh tórainn fhearainn Chlanna na gColladh .i. Bóinn, Banna, an Éirne, an Fhionn.

7. Iomthúsa Colla Uais nírbh fhiú leis fuireach i nÉirinn ar a chuid dona sochroibh ná don dúthaigh adubhramar, ó do bhí ríoghacht Éirionn aige féin roimhe sin ; fágbhas a fherann agus na sochair sin aga bhráithribh. Dála Cholla Uais anuis i mbun a ghabhháltuis féin i nAlbuin, agus i bhFionnlochlonnaibh ó sin ale, agus a ngabhluigheann uadha,[46] acht ar fhill go hÉirinn díobh i mbun a ndúthchasa.

8. Isé seo[47] craobhsgaoileadh sleachta ríogh[48] Éirionn .i. Colla Uais : .i. Clann Domhnaill[49] i nÉirinn agus i nAlbuin, agus a ngabhluigheann uatha, mur atáid Clann Eoin Ard na Murchadh,[50] agus Clann Raghnaill san Oirear Thuaidh, agus Mac Dubhghaill Lathairn, agus Clann Alasdruinn i nÉirinn agus i nAlbuin, agus mórán do mhaithibh nach áirimhthear sonn. Agus is[51] do shliocht Colla Uais mur an gcéadna Clann tSíthe na Mumhan.

9. Isiad[52] so sliocht Colla dá Chríoch .i. dearbhráthair Colla Uais : .i. Mag Mathghamhna agus MagUidhir, Ó Ceallaigh Uí Maine,[53] Ó hAnnluain agus mórán oile nach áirimhther annso. Agus ní fhaghann croiniceil sliocht ar Cholla Meann. Ionnarba Chloinne Rudhraighe, agus marbhadh Ferghusa Fogha, Anno Domini 338.[54]

---

[40] ndiaigh. [41] iad ar ar sluagh*adh* righ. [42] uatha. [43] da mbeithdís. [44] righ. [45] Asiad. [46] uatha. [47] Ase so. [48] righ. [49] ndomhnaill. [50] *leg.* Murchan. [51] as. [52] Asiad. [53] hi Maine.

[54] *Seo mar atá an abairt seo i H :* 'Trí céd deg (deg *i láimh nua*) bliadhan o ionnarbad Cloinne Rugruidhe ⁊ ó marbad Fergusa Fogha gus an mbliaghainsi, no gus an aimsirsi 1634.' *Is túisge bunús P. ná H dá réir sin.*

10. Geiniolach Mic Domhnuill ó Cholla Uais anuas annso :

Do geiniodh Eochaidh ó Cholla Uais.
Do geiniodh Carrthunn ó Eochaidh.
Do geiniodh Earc ó Charrthonn.
Do geiniodh Muine ó Earc.
Do geiniodh Niallghus ó Mhuine.
Do geiniodh Gofraidh ó Niallghus.
Do geiniodh Merga ó Ghofraidh.
Do geiniodh Suibhne ó Mhearga.
Do geiniodh Solumh ó Shuibhne.
Do geiniodh Giolla Adhamhnáin ó Sholumh.
Do geiniodh Giolla Brighde ó Ghiolla Adhamhnáin
Do geiniodh Samhairle ó Ghiolla Brighde.
Do geiniodh Raghnall ó Shomhairle.
Do geiniodh Domhnall ó Raghnall.
Ón Domhnall sin sloinnter Clann Domhnaill.[55]
Do geiniodh Aonghus Mór ó Dhomhnall.
Do geiniodh Aonghus Óg ó Aonghus Mhór.
Do geiniodh Eoin ó Aonghus Óg.
Áine, inghean Uí Chatháin, máthair Eoin.

Do geiniodh triúr mac ó Eóin .i. Domhnall a hÍle, Eóin agus Alasdronn. Mairgrég inghen ríogh[56] Alban .i. Roiberd, an chédrí do Stiobhardchaibh, máthair an trír sin ; agus inghen King Roiberd Brius máthair an Roiberd sin.

Isí[57] fa ben don Domhnall sin .i. Mac Domhnuill, seinnsior na cloinne .i. Máiri Leisly, inghen Iarla Rois, agus is[58] léi táinic iarlacht Rois go Cloinn Domhnuill. Agus isí[57] fa ben d'Eoin, an mac tánuiste .i. Máire Biséd .i. fuil ghréagach táinic isteach[59] le gabháltus Uilliam Cúncur[60] ; agus is[58] leis an mnaoi sin tángadur secht dtuatha na nGlinneadh darab ainm Dál Riada go Cloinn nDomhnuill. Is[58] dona secht dtuathaibh sin an t-oilén dana hainm Rachluinn. Fuair Mac Domhnaill .i. Domhnall a hÍle, agus Eoin a dherbhráthair, .i. dá mhac Eoin mheic Aonghusa Óig agus inghine ríogh[61] Alban, bás i n-aoinbhliadhain[62], agus is [58] leis an dís bansa, .i. Máire[63] Leisly inghean Iarla Rois agus Máire[63] Biséd

[55] clan ndomhnaill. [56] rí. [57] Así. [58] as. [59] asteach.
[60] *an síneadh os cionn an ' c ' láir.* [61] rí. [62] -gain. [63] Maire.

1618
19
1422



inghion mic Eoin Biséd táinic iarlacht Rois i nAlbain agus Dál Riada i nÉirinn, .i. na Glinne, dochum Cloinne Domhnaill. Sé bliadhna[64] dég agus naoi bhfichid ó bhás Domhnaill agus Eóin gusan aimsir seo, 1618. Agus atáid[65] na Glinne ag Cloinn nDomhnaill ó sin ale.

1422

Do geiniodh an tEóin adubhrumur ó Eóin mac Aonghusa agus ó inghin ríogh[61] Alban.

Do geiniodh Domhnall Ballach ó Eoin, agus Máire Biséd a mháthair. Oighre na nGlinneadh an Domhnall sin, maille rena chuid d'Albuin agus d'Insibh[66] Gall.

Do geiniodh Eóin ó Dhomhnall Bhallach. Siubhán inghean Í Dhomhnaill a mháthair.

Do geiniodh Eóin Cathánach ó Eóin. Sadhbh inghion Fheidhlim mic Í Néill a mháthair.

Do geineadh Alasdronn ó Eóin Chathánach .i. Mac Domhnuill Inse[67] Gall, agus tíortha[68] iomadamhla oile do mhóirthír Alban. Síle, inghean Mhic an tSabhuisigh a mháthair.

Do geiniodh Samhairle ó Alasdronn, .i. Tigherna an Rúta agus na nGlinneadh, agus dúithche eile i nAlbuin. Caiterfhíona, inghean Tigherna Ard na Murchadh[69] máthair Shamhairle.

Do geineadh cethrar mac ón tSamhairle sin : Alasdrom, Sir Seumus, Sir Raghnall dar goireadh Vícont Dúin Libhse agus Iarla Aontruma do láthair King Seumus do thoil Chomhairle Saxan, do láthair an seiseadh Seumus rí[70] Saxan, Alban agus na hÉirionn. Aonghus [an] mac dob óige don cheathrar mac sin. Máire[71], inghean Chuinn Uí Néill dar goireadh Ó Néill i nÉirinn, agus Iarla Thíre hEoghain i Londoin do láthair an ochtmhadh King Hainrí, rí[70] Saxan, máthair an cheathrar mac sin adubhrumur.

Eilís, inghion Aodha Uí Néill, dar goireadh Iarla Thíre hEoghain do láthair bainríoghna Saxan .i. Isibél, inghean Ching Henrí, agus dar goireadh Ó Néill i nÉirinn ben an iarla sin Aontruma .i. Raghnall mac Domhnuill.

Raghnall Óg mac Ragnaill .i. Marques Aontruma ; agus Eilís inghion Aodha Uí Néill a mháthair ; agus Róisi inghion Sir Hainri Uí Néill .i. Tighearna Clanaodhbuidhe bean an mharques sin. Finis.

M/

[61] rí. [64] -gna. [65] o taid. [66] din*n*sibh. [67] in*n*si. [68] tig*er*na. [69] *leg.* Murchan. [70] righ. [71] Mairi.

## ANNÁLA

1. Tríochad ceathrachad seasgad sé céd,[1]
triocha[2] bliadhain is ní[3] br[ég],[4]
ó bhreith Chríost san Bheithil bhinn
go cath Mhuighe Rath i nÉir[inn][4]

Cath Craoibhe Tulcha.

2. Ceithre bliadhna gan mhearbhall
ar mhile, fa mór tuirsi,
ó ghein Chríost gan éra
go cath Chraoibhe Tulcha.[5] 1004.

Cath Chlúana Tarbh, 1014.

3. Ceithre[6] bliadhna dhúinn ar dheich
ar gcur míle bliadhan ar leith[7]
ó ghein Dé, ní fáth bréige,
go bás Bhriain mhic Ceinnéide.

Bél Átha Buidhe, 1598.

4. Nóchad dá cheathair nach tim,
míle is cúig céd grinn beacht
go bás mheic Seaáin mhic Aodha,
Maolmórdha nár chlaon a cheart.

5. Seaán an Díomais do mharbhadh, Anno 1567.
Seacht mbliadhna seascad 's cúig[8] céd
agus[9] míle, mór an béd,
ó bhás Seaáin, saoirmheic Cuinn,
go toidheacht[10] Chríost i gcoluinn.

---

MS. 24 P. 33. *Na nótaí agus na tagraí atá dá gcur le chéile annso, táid siad le fagháil ar lgh.* 235–6 *den láimhsgríbhinn.*

[1] *truailliú annso*; A.D. 634 (A.R.É.) 636 (A. U *agus* Chron. Sc.); (?) Cheithre bliadhna agus sé chéd.

[2] 30. [3] sní.

[4] *ar easnamh toisg caitheamh do dhul ar chiumhais an lgh. Siollabh san bhreis ar an cheathrú líne.*

[5] A.D., 1003 (A.R.É. *agus* A.U.); 1002 (Chron. Sc.). [6] Ceathra.

[7] *Siollabh san bhreis.* [8] is cúig. [9] is. [10] tea*cht*.

6. Aodh Buidhe, mac Briain Ballaigh, 1180* :
Ceithre fichid,[11] fécha soin,
míle agus céd do bhlíadhnoibh
ó ghein Dé go hAodh mBuidhe,
dá mbé aon dá fhiafraighe.

7. Aodh, mac Féilim, 1582 :
Ceithre fichid,[11] cúig céd dég
is dá bhlíadhain[12] mac Mairgrég,
ceithre míosa, 's a mbeith beacht,
ó bhreith Íosa go a imtheacht.

8. Brian mac Féilim, 1573.
.i. Tigherna Chlanna Aodha Buidhe.[13]

9. Aodh Óg, mac[14] Aodha, mheic Féilim, trí
bliadhna d'éis a athar ; 158[5].[15]

10. Niall mac Bríain mhic Féilim, 159[ ].[16]

11. Niall mac Aodha mhic Feilim, 1600

12. Aodh Óg, mac Cuinn, um Fhéil Pádruic, 1614.

13. Seaán[17], mac Bríain, mic Féilim, 1617.
Seacht[18] mbliadhna dég, fáth fíre
is sé chéd le cois mhíle
ó theacht Dé le deighbhreith dílis
go bás [mic] Bhríain triath na tíre.

14. Conn, mhac Néill, mhic Bhriain Fhoghartaigh d'fhagháil bháis, 1619.

15. Seaán Óg Ó Néill, mac Seaáin, mhic Bhriain, lá Rónáin,[19] 1618.

16. Niall mhac Aodha mhic Muirchertaigh, 1618.

---

* *recte* 1444 ; *nó Aodh Buidhe I, d'éag* 1283.
[11] fichit. [12] A.D. 1583 (A.R.É.)
[13] *gluais i sgríbhinn Chathail Uí Chonchubhair. Feall d'imir Essex air*, 1574 (A.R.É).
[14] m*hac*.
[15] *ní féidir an dáta iomlán do léigheadh ; críochnuighthear é do réir uimir a* 7 *thuas. Recte* 1586.
[16] *ní féidir an dáta iomlán do léigheadh.* [17] *ag bun lch.* 235.
[18] *lch.* 236, *fé bhun nótaí i mBéarla atá an rann so.*

17. Conn na mórghlac Ó Néill, 1637.

18. Niall Óg, mac Néill, mheic Aodha, ultimo Martii, 1628.

19. Sir Henrí, mac Seaáin, 8° Septembris, 1638.

20. Aodh Meirgeach mac Néill, mic Aodha, = [20] Sir Henrí mac Néill Óig, 29 Nov., 1671.

21. Art Óg mhac Seaáin mic Briain, 25 March, 1677.

22. Feilim Dubh mac Seaáin, in June 1676.
Brian mhac Féilim Dhuibh a mhac.[21]

23. Seaán, mac Airt Óig, mic Seaáin, 3° July, 1687.

24. Conn Óg mac Cuinn do mharbhadh i gCluain Eis,[22] 13 June, 1643:

Aois Mhic Dé dá ríomh rachad:
trí cheirtbhliadhna is ceathrachad,
míle is sé chéd druim ar druim,
go hég Cuinn isé[23] a bhfaghuim.

25. Domhnall Ò Néill mac Cuinn in Octobris 23, 1664.

Mile ó thoigheacht Chríost tré ar gcoir
seascad sé chéd 's an ceathoir,
och ar ndoghruing cás ó gCuinn,
go bás Domhnaill mar dhearbhuim.

26. Féilim Ò Néill mhac Tuathail do mharbhadh san Sgairbh Sholuis, 22° June, 1650.

Sé chéd dég is caogad corr
aois Mhic Dé, cuntas cothrom,
lór d'Éirinn dá cur tar céill,
go dul d'Fhéilim Ó Úirnéill.

---

[19] *Bealltaine 22, másé Rónán Fionn é* (Féil. Oeng.).
[20] *sic* MS. Is *dócha gur nod ar "agus" é.*
[21] *dáta bliana ar easnamh muran amhlaidh a fuair sé féin agus a athair bás i n-aonbhliain.*
[22] .i. Eois. [23] asé.

# I

## NÍ hAOIS FHOIRFIDHEAS A AODH

Dán[1] do Aodh Buidhe mac Briain (ballaigh), mic Muircertaigh Chennfhada, mic Énrí, mic Briain, mic Aodh Buidhe, ó ráidtear Clann Aodha Buidhe.

Ní haois fhoirfidheas a Aodh,
ná breathnuigh[2] bheith ad mhacaomh;
gé tú as só[3] aoís dot fhine
a gaois as mó mhuinighe.[4]

Lór tfhoirfeacht i n-aois leanaibh,
do cheudaois gur chaitheabhair;
acht gidh sibh as só n-aoisi
na sin as mó mhealltaoisi.

Lucht h'aimsire, a Aodh Buidhe,[5]
dá n-áirmhinn go haonduine,
cia dhíobh do ghlac do ghnaoisi
ad rígh no ad mhac míaoisi?

Is tú as óige dot fhine,[6]
a Aodh mur Aodh Oirnidhe,
ge táid sin ag ridhe ruibh[7]
sin is óig d'fhine Eoghain.

Isé adeuradh an dligheadh,
as fada gur foillsigheadh:
dámadh fearr sibh iná an sean,
geall an tsin ag an tsóisear.

---

MSS. 24 P. 33, lch. 121.

[1] *Teideal an dáin san lsgr. I láimh Chathail Uí Chonchubhair atá an teideal. Do cailleadh Brian Ballach, athair Aodha so,* 1425 (A.U.); *is dócha gur um an dtaca san a ceapadh an dán so. Do cailleadh Aodh féin,* 1444.

[2] breatthnuigh. [3] .i. '*is óige.*' [4] '*is mó a bhíonn tú ag braith.*'

[5] bhuidhe. [6] do tfine. [7] '*ag iomaidh leat.*'

21. Uirrim don fhior as sine
dá dtugtha,[8] ní tuigfidhe
  nach í an chóir thú dá tabhairt;
  fóir do chlú ón chonntabhairt.

25. Ní hamhlaidh do bhíadh an bhreath
dámadh haosta tfholt[9] fáinnech;
  feirrde[10] dhuit nach sibh an sean,
  cuid an tsin ag an tsóiser.[11]

29. Deacoir do chur i gciontaibh,[12]
a mhic Briain mheic Muirchertaigh;
  is maith as ionráidh d'aighne,
  a fhlaith Iomdháin, t'fhorfhuighle.[13]

33. Do leithéid do leanamh óg,[14]
a Aodh í Néill, anallód,
  ionann fuighle dhó agus duit
  ag suirghe le cró Cormuic.

37. Cormac mac Airt ór fhás sibh
t'ionnamhail i n-aois[15] leinibh;
  gér leanbh ar aois eighir[16] Airt
  nír ghaois leinibh a labhairt.

41. Is duit aithrister, a Aodh,
mac Airt, is é[17] 'na mhacaomh,
  mur do chuaidh dhó go ndeach dhuit
  an bhreath le bhfúair cró Cormaic.

45. Do bhí i dTeamhraigh na dtrí bhFionn[18]
Mac Con 'na airdrígh Éirionn
  cách go tulaigh dTé[19] fa a thairm—
  Lughuidh é síorbh é[20] a fhorainm.

49. Tarla leanamh isan lios
is rí Éirionn 'na ainbhfios,
  san bhaile acht na bhuachuil cruidh
  ní raibhe ó Tuathail Teachtmhair.

---

[8] ttugtha = '*dá dtugthaoi.*' [9] tfolt. [10] feirde. [11] tsóirer. [12] acciontaibh. [13] tforfuigle; .i. '*ní nár don fhear dlighe do chainnt chiallmhar sa.*' [14] ócc. [15] anaois. [16] oighir. [17] ase. [18] bi atteamhraidh na ttrí bF., MS. [19] cach go tulaicch tte: '*cead ag cách dul go Teamhair ar a ghlaodh.*' [20] e snior be.

53. An leanamh amuigh 's amach[21]
'na bhuachoill[22] beagáin[23] caorach
gach laoi 's a hairesi air
ag mnaoi thairisi i dTeamhroigh.[24]

57. Téid an t-eallach[25] soin, más fhíor,[26]
i gcluanaigh[27] each an airdríogh,[28]
céim do roimheuduigh[29] a rath,
ó choimheudaidh[30] na gcaorach.

61. Gabhthur le muinntir Mic Con
an tréd 'ga dtarla[31] an leanomh ;
ní gu se atámuid don tréd ;
a dtánuig dhe ní dheirméd.[32]

65. An bhaintreabhach, bean an chruidh,
téid san dúnaidh 'na ndeaghaidh ;
cuairt Cormuic lé[33] don lissin—
orrdhruic[34] é re a innisin.

69. Do ráidh an bhean, fa bean ghrinn :
" d 'iarruidh mo thréada thigim."
Ar Lughaidh : " ná luaidh an tréd ;
cubhuidh mo chlúain do choimhéd."[35]

73. " A bhean," ar Lughaidh, " léig thort[36] ;
ar úaidh th' eallach dom fhérghort,
ní ghébh[37] séd dá uaisle inn[38]
uaibhse acht an tréd do thuitim."

77. An bhreath chlaon nach gcuala[39] riamh
nír fhulaing ó mhac Maicniadh,
tarla a thaobh fa theal*aigh* Cuinn,
gur chlaon Teamhair dá tóruinn.[40]

---

[21] sa mach. [22] buachail. [23] beaccáin. [24] atteamhroigh. [25] teall*ach*.
[26] fior. [27] accluanoigh. [28] airdriocch. [29] romheudaicch
[30] choimhéuduigh na cc. [31] ttarla. [32] '*ní dhéanfa me dearmad air.*'
[33] le. [34] orrdhuirc. [35] dho choimhed. [36] leicc thoirt. [37] ghebha.
[38] '*ní gheóbhaidh me séad*' .i. '*ní ghlacfa me seód dá uaisle uait ann.*'
[39] ccuala.
[40] toruin*n*: '*do thuit an Teamhair ar a taobh, agus do chlaon go dtí a teórainn.*'

Tagra na mná re Mac Con
ainnséin nír éisd an leanamh,
a dheimhin adéura sinn,
sgéla an leinimh dá luaidhinn.

Do ráidh an macaomh amuigh
's a ucht uadh ar[41] an ursuin :
Ní bhia 'gud shíol teach Dá Thí ;
ní breath ríogh an bhreath bheirthí.

" An smacht ríogh rug ar an bhféar,
geubhad, a leinbh[42], mo leithsgél,
do ghlac mé an crodh dá comholl,"
Mac Con dob é a uraghall.

" Barr na gcaorach i gcuid[43] h'each,"
do ráidh an leanbh nár leithbhreath,
" isí an chóir, gidh créd do mhill ;
ní cóir an tréd do thuitim.

Barr na gcaorach[44] 'sna clúana,
dhá bharr abaidh ionbhuana,
samhuil gach barr don dá bharr ;
cam 'na aghaidh ní fhoghnann."

Mur do thuit teach an Daghdha,[45]
gurb oirchios an urlabhra,[46]
an brughsin an tan do thuit
do an ar gcluinsin gCormuic.

Ar fer do mhuinntir Mic Con :
" Is[47] breath ríogh rug an leanomh ;
an leanbh is[47] do chineadh Cuinn,
nó is[47] ceard fhileadh do fhoghluim."

Dó sin is samhail tusa ;
is tú an Cormac ceudnasa ;
a Aodh í Néill, gus anois
dá mhéin gach taom dar thogrois.

[41] uadh ris ar, *agus deallramh a sgriosta ar ' ris.'*
[42] a leinibh. [43] ccaórach accuid. [44] ccaora. [45] dhaghdha.
[46] gur boirchios anurlabhra. [47] as, *passim.*

113. A í Néill fuair na frassa,[48]
tú[49] bheires na breathasa,
breath aipche do chrú Chuinn[50]
nach aipche cnú san chrobhuing.

117. Dá leana[51] go láithribh Cuinn
lorg na ríoghraidhe romhuinn
creidfidhear gurab díobh dhuit,
i gceirtshligh*eadh*[52] Chormuic.

121. Ná tuig nach tuga i n-aghaidh[53]
beith i gCraobhruaidh Chonchubhair[54];
nír bhfhiú ríghe fhóid Eamhna
cóig tíre[55] gan tigherna.

125. Rach do thriall go Teamhroigh,
do ráith Mhacha[56] ar mímhenmuin ;
gan acht Midhe d'fhéaghuin[57] uaibh
beuruidh a cridhe ón gCraobhruaidh.

129. Atá gan tagra fá a ceann
ag rígh do ríoghoibh Éireann
ráth Conaire fád chomhair ;
sonaidhe an tráth tángabhair.

133. A mhic Áine an earla thigh,
do chúaidh, re hathaidh d'aimsir
gus anocht, an uaisle as,
nó go bhfúairsi ort eolas.

137. Éire araon is an uaisle
dhá adhbhar dot anbhúainsi ;
cuirfe an uaisle as nó inn[58] ;
do las th'úaisle fá Éirinn.

---

[48] .i. *Niall Frasach.* [49] thú. [50] cuin*n*. [51] = *má leanair.*

[52] acceir*t*shligh*eadh ; siollabh ar easnamh san líne seo.* (? díol i gceirtshligheadh). [53] anagh*aidh*.

[54] accraobhruaidh C. ; .i. *diúltadh do cheannus an tuaisgirt ar bheith it airdrígh.'*

[55] .i. *chúig cúige na hEireann.*

[56] raith macha ; '*gan suim do chur i nEamhain.'*

[57] dfh*e*achuin ; '*radharc uaidh ar an Mhidhe a bhréagfaidh a múirnín ón gCraobhruaidh.'*

[58] .i. '*cuirfe tú an uaisleacht ar ceal nó ar bun* (?).

141. Don fhéile dob ionann cor
is d'Éirinn d'easbhuidh urradh ;
do chuaidh an fhéile tar ais
uainn is Éire gur fhásais.

145. Do thuit eineach insi[59] Fáil,
go dtángabhair[60] dá thógbháil ;
tearc rí ler mhaith a moladh,
do bhí an mhaith ar mearughadh.

149. Atá, ó tháinic tusa,
tú do-gheibh na grádhusa,
grádh a chéile ag crú Éoghain[61] ;
Éire is tú do thaithbheodhuigh.

153. An tráth as teirce an fhéile
's as lia lucht an toibhéime,
do thionnsguin ní da gach neach,
ó'dchí[62] gur ionsguir oineach.

157. Ná deunadh rí do fhréimh Chuinn[63]
eineach is é ar a ghualainn[64] ;
láimh re hAodh ó fhior eile
mion gach taom dá thaidhbhsighe.

161. Mac Áine agus[65] Briain Bhallaigh
maith gach taom da thaomannaibh ;
mairt dá mbuain da gach baile
d'u Airt[66] 'na mbuaibh bealtaini.[67]

n.í.h.a.o.i.s, &c.

---

[59] in*n*si. [60] ttangabair. [61] Eogh*aidh*. [62] odchi. [63] cuin*n*.
[64] .i. '*agus é* (*.i. Aodh*) *i láthair*.' [65] *et*. [66] du Airt. [67] bealt*ain*e.

# II

## A THEACHTAIRE THÉID BHU THUAIDH

Dubhthach Mac Eochadha[1] cct.

1. A theachtaire théid bhu[2] thuaidh,
naisgim ort, d'úain nó d'anbhúain,
a breith libh uaim i nUlltoibh[3]
bhu[2] thuaidh bir[4] mo bhennachtain.

5. Ós éigin[5] duit dol abhfad[6]
i nUlltaibh d'fhios ar gcarad,[7]
ná léig fer i bhfód Oiligh
sean ná óg gan fhiafroighidh.[8]

9.[9] Don chomhrádh do chanus ribh
focal seachad san slighidh
féchthar[10] libh nár léig tusa,
a fhir théid[11] san turussa.

13.[12] Deuna mar adubhart rut,
don tuaisgiort tarruing romhut,
do mhac ríogh féin go bhfaghair
tar shíol Néill anallamhain.

---

MSS. 24 P. 33, lch. 123 (P) ; Stowe A IV 3, lch. 695 (St.) *cóib a dhein Ó Comhruidhe de Leabhar Uí Chonchubhair Dhuinn*, R. I. A., 3 C 12, lch. 82 (C). *Bhí dhá láimh do leagan* P : (a) *Ó Huiginn, na* 10 *ranna tosaigh ; agus* (b) *Cathal Ó Conchubhair as san go deire rann a* 16 (*líne* 64) *mar a stadann* P. *Leantar a ord san an fhaid a théigheann sé. Tá* 26 *rann ag St. agus leantar a ord san ón áit 'na stadann* P. .i. *rann* 16 (=*St.* 12) 27 *rann ag* C. *Malartuighid siad go mór do réir uird na rann, go háirithe insna deich rannaibh tosaigh, ón dara rann amach. Cuirtear i n-iúil do gach rann a mhalairt uird insna láimhsgríbhinní.* P *is bun don téx so go dtí líne* 64 ; *St. as san go deireadh. I dtreó ná beadh na variae lectiones ro-iomadúil, ro-liosta ní áirmhighim nuid, ná malairt gutaí i siollabh neamhaiceanta, ná a leithéidí, muna mbeidh cúis tábhachta leis, nó amhras dá laighead 'na thaobh. Cuirim* " i " *réamhfocal i leabaidh* " a " *na láimhsgríbhinní, ar sgáth soléighteachta ;* " i " *is coitianta ag St.*

[1] *St. amháin. File ó Chúige Laighean. D'Aodh Buidhe a ceapadh an dán so .i. an fear céadna gur ceapadh dán* I *dó.*
[2] bud P. [3] ahultaib C. [4] beir P. [5] eiccin P *passim.*
[6] affad C abfad P. [7] féach ad diadh *is* féach romhad, C.
[8] fhiarfoighe P ; fiarfoidhigh, C. [9] l. 13 St. ; l. 17 C.
[10] feughthur P ; féachtar C. [11] téid P. [12] l. 13 C ; *ar easnamh* St.

17. [13]Ná coduil i gcrích[14] Eamhna
dá oidhche i dtigh[15] thighearna
dá bhfuil uaibh go hAodh mBuidhe
don taobh thuaidh,[16] a thechtuire.

21. Cubhaidh re hAodh, ó's é[17] as fearr,
dá dtíosdaois[18] teachta Éireann
gur ina theach[19] dleaghair[20] dol
tar[21] gach neach[22] dfheroibh Uladh.

25.[23] Mairg dhamh féin nach fuil[24] ad riocht,
a dhuine théid don tuaisciort,[25]
tar éis m'aistir[26] don taobh thuaidh
is Aodh d'fhaicsin[27] an athuair.

29.[28] Atá urra íocfas ribh[29]
ar bhur gceann i gcrích Oiligh,
a theachtoire[30] théid anonn,
an mhéid eachtoighe orom.[31]

33.[32] Atá thall i dTrian Conghoil
fer chreidfeas[33] dom chomhordhaibh,
beir gobhlán dá[34] labhair libh
do[35] chomhrádh fhalaigh éigin.

37.[36] Comhardha folaigh[37] dha bhfuil
eadrum is mac Bríain Bhallaigh
do-gheibh an tí dá dtiubhar[38]
gach ní adeir[39] do dheimhniughadh.

41.[40] D'ionnsuidhe Aodha Buidhi[41]
beir id bheol a thechtairi[42]
na roinnsi do-ním anonn
do bhrígh thoirrsi dum thaghall.[43]

---

[13] l. 21 C. [14] accrích, *litriú P.* [15] attigh, *litriú P.* [16] thiar, P
[17] osé, MSS. [18] ttigdís, P St. [19] gurab na thegh St.
[20] dleaghur P. [21] 'seach,' *agus* 'tar' *os a chionn nísa dhéannaighe*, St.
[22] fer St. Rann 7 é seo C. [23] l. 9 C St. [24] bfuil P.
[25] tuaisc*er*t P,-giort St. [26] thaistir St ; taistir C. [27] dhfaisgi*n*, St.
[28] l. 25 St. [29] libh C. [30] thea*chtairi* : eacht*uigh*i St. [31] orum St.
[32] l. 29 St. [33] creidius C. [34] gabhlán dar P. [35] du*m* (? du*n*) St.
[36] *an rann so ar easnamh*, St.
[37] comhartha falaigh P (*agus*—thaibh l. 34). [38] ttabhar P.
[39] adearsa C.
[40] l. 33 St. *An rann so i leagan* P, *agus na cúig ranna 'na dhiaidh, i sgríbhinn Chathail Uí Chonchubhair.*
[41] buidhe P ; bhuidhi St. [42] beirther ambeol t. P. [43] da*r* ttaghall, P.

45.[44] Fedh ráithe dhamh thall 'na thigh[45]
ní fríth liom[46] ó ló an chéidfhir[47]
mí aoibhill ráithe reimhe[48]
snáithi[49] aoibhinn aimsire.

49.[50] An[51] aimsir nír airigh mé
ag dul[52] uaim d'éis a chéile;
isé[53] aderair ríamh roimhe:
cían le feraibh furnoidhe.

53.[54] Fuarus caidreamh[55] clann Aodha,
neach tar mh'éis ní hiontaobha[56]
muna maoidhinn[57] é orra
mo ré aoibhinn eatorra.

57.[58] Ni raibhe[59] ag duine dhíobh soin
rún comhairle ná cogair
nach fuair[60] mesi, mór an[61] nert,
lór mo threisi san[62] tuaiscert.

61.[63] Fuarus[64] d'onóir[65] aca sin
fedh mo chuarta i gcrích Oiligh
a bhfuair me[66] d'iolmhaoinibh ann
nach é as ionmhaoidhimh oram.[67]

65.[68] Cidh[69] iomdha ag Aodh adhbhar gill,
ní treisi cúis dá gcluinim
fa bhfúair urraim[70] Innse Fáil,
millse a chumainn 's a chomhráidh.

69.[71] Ní híad na heich ní hí[72] an ghroigh
fuarus ó mhac Bhriain Bhallaigh,
's ní híad na cuirn[73] do mheall mé
ná an[74] mhuirn i gcenn a chéile.[75]

---

[44] l. 37 St. [45] thoigh P. [46] lem P.
[47] chédfhir P; ch*éad*fhir St. [48] mo re roimhe P. [49] mo re P.
[50] *an rann so ar easnamh*, St. [51] In P. [52] dol P. [53] asé P.
[54] l. 41 St. [55] creideamh C. [56] nír bh'iontaobha P.
[57] maoidhim P. [58] *an rann so ar easnamh*, St. [59] raibh P.
[60] bfu*air* P. [61] in C. [62] sa P. [63] l. 45 St. [64] Fuarais, C.
[65] danáir P. [66] ' mé ' *ar lár* C.
[67] *stadann P annso, agus an tagra so 'na dhiaidh:* "Mesi Cathal Óg ro scríbh na roinn dhéidhionacha [so] a gCoillín Thóin re Gaoith, Aug. 1, M.DCC.LXV."
[68] l. 49 St. [69] Gíodh C. [70] orraim: comain*n* St. [71] l. 53 St.
[72] *Diúltaigh* St., *Fiafraithigh ag* C *iad:* An iad na heich nó an í C.
[73] no an í an chuirm C. [74] no an í an C. [75] cháidhe C.

73.[76] Do-gheibhinn uadha d'umhla[77]
i n-onóir[78] na healadhna,
dá suidhinn do thaobh don toigh
go bhfuighinn Aodh im[79] fhochair.

77.[80] Teach ina bhfuighinn fáilte
eidir m'fheruibh[81] énpháirte,
atá thoir le[82] taobh gcalaidh,
'na bhfoil Aodh 's a ollamhain.

81.[83] I gcaladh Chairrgi Ferghais
atá lár a fhlaithemhnais
an treabh ara dtréicther leam
gach éintegh ar fheadh Éireann.

85.[84] Dá dteagmhadh go n-íarrfainn air
dol ar cuairt éigin annaimh,
cead ó Aodh ní fhaghaibh sinn,
m'aghaidh ca taobh i dtibhrinn[85] ?

89.[86] Ní haister as sía 'ná soin
do bhí im chionn,[87] car an earraigh,
dol ón lios go[88] taobh trágha
le hAodh d'fhios na hiomána.

93.[89] Dob iomdha macaoimh is mná,
dá mbeinn dá n-easbaidh aonlá,[90]
ar an fhaithchi[91] rem aighidh[92]
'gum[93] aithni dá n-ionnsaighidh.

97.[94] Seal damh i dtigh a theghlaigh,
seal oile[95] 'gon ingheanraidh ;
adhbhar smuainidh a Dhé dhamh
mé ar uainibh san dá ionadh.

---

[76] l. 57 St. [77] uaidh d*on* (?) umhla St. [78] onáir St. [79] um St.
[80] l. 61 St. [81] idir fhearaibh C. [82] re C.
[83] l. 65 St. *An rann so ar easnamh*, C.
[84] l. 69 St. *An rann so ar easnamh*, C. [85] attibrin*n*.
[86] l. 73 St. ; 81 C. [87] baoidh um c. St. ; do bhí an ceann, C.
[88] re C. [89] l. 77 St. ; 85 C. [90] énlá C. [91] ar an bhfaithche C.
[92] aghaidh: ion*n*saghaidh C. [93] dom C. [94] l. 81 St. ; 89 C. [95] ele C.

101.[96] Nír ghabhas crodh ná comha
chugam do chionn anamha ;[97]
dob uamhain[98] re hAodh Ó Néill
gumadh[99] taom uabhair[100] eiséin.

105.[101] D'éis sgarthana dhó agus[102] damh
minic do-chínn im[103] chodladh
bheith fá chádhas thuaidh 'na thigh
mar do bhádhas uair éigin.

109.[104] Dá mbeith arís i ndán damh
taghall i dtuaisgiort Uladh,
atá fúinn gan aighidh[105] as,
Laighin dúinn acht giodh dúthchas.

113.[106] Innis[107] féin go bhfuighi soin
tuilledh dána 'na deghaidh
an[108] mhéad rann do roighni mé
madh gann[109] le hoidhri Áine.

117.[110] Rann iargamhairc[111] Aodha Í Néill
ná déna dermad deséin
's gan a roinn re haon oile
sloinn sgach taobh a thechtuiri.

A. th. &c.

---

[96] l. 85 St. ; 93 C. [97] anadha C .i. '*fanamhna.*' [98] uamhan C.
[99] go madh C. [100] d'uabhar C. [101] l. 89 St. ; 97 C.
[102] Tar éis sgartha dhó is St. [103] do-chím trem C.
[104] l. 93 St. ; 101 C. [105] anadh C. [106] l. 97 St. ; 105 C.
[107] Indis St. [108] sa.
[109] ma gan C. *Stadann C annso leis an gcomhdhúnadh* " A theachtaire " *acht is follus nach comhdhúnadh ceart é.*
[110] St. *amháin don rann so..* [111] iarghamh*airc*.

## III

# NÍOR LÉIR DHÓIBH AN DÍOGHAIL CRUIDH

[Blogh]

1. Níor léir dhóibh an díoghail[1] cruidh
Aodh is inghean an Chalbhaigh,
eire a n-oinigh[2] leth ar leth
le croidhibh eile[3] is aibhseach.

5. Tobar féile ag foghail tséd
tig innte oineach Mairgrég ;
san mhnaoi nír thráigh[4] an tobar ;
do-cháidh faoi dhá fothragadh.

9. Iomdha ceard ina cosmhuil
Aodh is an Brian Ballachsoin,
cuing nár iomchuir a athair
iomchraidh ó Cuinn Cédchathaigh.

13. Gég do choillidh Chathaoir Mhóir[5]
dhoirteas an cnuas i gcédóir,
bean gan taom mion 'na meanma,
craobh a fiodh na fíneamhna.

17. Rí don fhuil uasuil fhíre
atá ag tuar na hairdríghe,
fíon gan deasga iseadh[6] a fhuil,
díol is cnesta ar thegh Tuathuil.

21. Gan geall na deisi do dhul[7]
d'Úna is d'Fheidhlimidh[8] Reachtmhur,
an bhen fhuil ag Aodh Buidhe
's an chraobh ar mhuigh[9] Mucroimhe.

I.o.c.[10]

Fionnghuala /

MS. 24 P. 33, lch. 124. *Níl ann acht blogh de dhán a ceapadh i n-onóir Aodha Buidhe, agus a mhná* ~~Mairgréag~~. *Ughdar anaithnid.*

[1] andioghuil. [2] anoinigh. [3] ' eile ' *arna sgríobhadh os cionn na líne.*

[4] mnaoi nír tráigh. [5] *Ní bhfuaireas a sloinneadh ; acht níorbh iongnadh liom dámadh inghean í don Chalbhach Ó Chonchubhair Failghe, agus do Mhairgrég Ní Chearbhaill, a thug an " dá ghairm oinigh do dhámhaibh agus do chliaraibh " san bhliain* 1433.

[6] aseadh. [7] dhol. [8] dfeidhlim. [9] ar ar mhagh.

[10] *An comhdhúnadh é sin. Bé sin tosach an chéadlíne dhen dán, acht níor fríth i n-aon áit é.*

# IV

## ANOIS TÁNAIG AODH EANGHACH

Cú Chonnacht[1] Ó Fialáin[2] cc.

1. Anois tánaig Aodh Eanghach[3]
tánuig an tAodh gan fhuighlech,
téid dá reic re taobh Teamhrach
Aodh Eanghach ag Leic Luighdhech.[4]

5. Teacht don Aodh dob fháth meisnigh
dá ghaol an tráth do thuismhigh,
do chuir aniar crann casnuigh
ar ghasraidh[5] gall d'Fhiadh Uisnigh.

9. Isé an tAodhsa[6] Aodh Buidhe,
don Aodhsin isé[7] as goire ;
tiocfa an ciabhghlas am eile ;
barr Eine riaghlas roimhe.

13. Diall ag Aodh re hAodh n-iodhan[8]
ga mbiadh[9] gach aon go humhal ;
créd acht béim ar chleith Coradh
breith dhá roghan d'fhéin Uladh ?

17. Aodh Ó Néill ina naoidhin
gan dréim re hAodh dá fheolfhuil
ní fhuil, don té dá dtárraidh,
do sháruigh sé fhuil[10] Eoghain.

---

MS. 24 P. 33, lch. 125. *Dán eile é seo don Aodh Buidhe chéadna. Deir* ARÉ *gur leónadh é d'urchar gha i nUíbh Eachach Uladh, céadaoin an Bhraith, agus go bhfuair bás an dara lá dhen tSamhradh* 1444. *Marbhnadh iseadh an chuid deiridh den dán so,* agus *ní misde a mheas gur ceapadh an chéadchuid sular cailleadh Aodh Buidhe.*

[1] Cúcon*nocht*. [2] Fialan. [3] eangach. [4] Luighech .i. *Lia Fáil*. [5] ar g. [6] Ase an taothsa. [7] ase. [8] .i. *Aodh Uairiodhnach*. [9] mbí. [10] *atharrú de mhalairt láimhe ó* 'síol.'

21. Cró a shean mur Eunna Aighneach[11]
do-bhéra asteagh go tuillmheach ;
tiocfa tríd[12] 'na Aodh Eanghach
craobh Teamhrach a Líg Luighdheach.[13]

25. Do bhean rún oighir Aine
múr Oiligh as a óighe,
ní bhia thall ge tá a ríghe
dá bharr tíre i mbrú[14] Bóinne.

29. Biaidh 'na dheimhin fá dheireadh
eighir Bríain aga branar
ráth Néill, ní hí nach umhal,
rí Uladh féin nach bhfaghar.

33. Fúair, 'na n-aoinfheruibh umhla,
ó Ghaoidhealaibh úair fhaghla,
tug rinn ara mhéid meanma,
na Finn Eamhna um ghéig nGabhra.[15]

37. Cró Conchubhair do chabhair[16]
comhchubhaidh dhó ge[17] doiligh,
do-ní an rí féin a foghail[18]
's do-ní cobhair d'fhéin Oiligh.

41. A dtreisi[19] araon gan rochtain,
gan tseisi ag Aodh go hEachtair ;
do chuir sé uille ar Ulltoibh,
Ulltoigh uile as lé[20] leagthair.

45. Ní faghthar re headh n-ágha
fer ré ngabhthar a ghuala ;
Aodh Buidhe a-bháin[21] do-bhéra
sgéula an áigh uile uadha.

49. Fiú a bhfaghthar do dháimh deoradh,
don dáimh ní aghthar[22] aoinfher ;
mion nós gach ríogh ó ríoghadh ;
nír ríoghadh fós gríobh Gaoidheal.

---

[11] .i. *rí Éireann*, A.M. 4888–4907, ARÉ. [12] dhídt (?).
[13] Luigeach. [14] ambrugh ; *lochtach. ? gidh tur rìghe : i mbrugh.*
[15] .i. *craobh na hardríghe. Dona Finn Eamhna féach* 'Serglige Conculaind," *Ir. Texte*, § 24 *seq.* [16] cabhair. [17] (?) gidh.
[18] faghail. [19] treisi. [20] le. [21] amháin. [22] fhaghthar.

53. Sgol, ó fhuighlibh fhían Oiligh,
ní chuimhnigh triall dá dtighibh ;
dá chluinsin dá mbí i mbruighin
sguiridh rí Uisnigh fhilidh.

57. Ní théid aoinfhear dhá fhine
do ghéig Gaoidheal i ngoire ;
beg nach náir d'O Néill Bhuidhe
gur bháidh uile a fhréimh roimhe.

61. Canaidh draoi re cleith Coradh
a ghnaoi dá bhreith go bunadh,
ionnsa dhóibh nach tú[23] a dtamhan,
anadh don chlú ar fhóir Uladh.

65. A ndíol, a rí, go ródaibh
le a mbí fá fhíon ní héidir ;
la*cht*[24] id ráth, a rí hÉadair,
ó mhéaduigh cách í ar éigin.

69. Toirthe 'ga gcur do chrannaibh,
bun gach fhoithne do fhoilligh ;
tug 'na lár ubhla a himil,
fillidh grán cubhra an choillidh.

73. Tar mholadh a ghruadh ngairthe
truagh ón chomhar ar gcruithne[25] ;
dom dhúain is[26] nadhmadh[27] neimhthe
marbhadh d'eithre[28] uaim uirthe.[29]

77. Dá mesda méd a einigh
eug badh cneasda dhá chumhaidh ;
go mbeith triath ag tigh Oiligh[30]
oighidh fir Cliach nír chubhaidh.

81. A ghasraidh ó chlár Conghoil,
nír chasmhoil[31] dál don damhroidh,
do fheith[32] sé iad san iorghoil
's níor ionghair sé íad amhloidh.

---

[23] ttú. [24] las*adh*. [25] ccruitne. [26] as. [27] .i. '*geall, ceangal*.'
[28] .i. '*deire, críochnú*.' [29] uirrthe. [30] oile.
[31] chosmhoil. [32] feith.

× Cf. A Miscellany of Irish Proverbs, p. 134: sliocht sionnaigh ar oighreóig



85. Do saoileadh ég dha oighidh
's nach maoidheadh méd a chumhadh;
ég í Néill na naoi ngeimhiol
as deiriodh laoi d'fhéin Uladh.

89.[33]
* do sleacht eaca ar an oighidh;
ní lean síol gCuinn an chum*hail*[34]
do chumhaidh ríogh fhuinn Oiligh.

93. A ghaol uile gan éinndigh
tré Aodh mBuidhe do bheóghuin;
d'egla sguir d'ól dá n-aoidhigh
brón faoílígh ar fhuil Eóghuin.

97. Súil ar bhrugh í Néill náraigh
do chléir ag dul[35] ar dheóruibh,
ní fhuil do chridhe i gcliaraibh
iarraidh cruidh fhine Eóghuin.

101. Canfa mé dha chéibh chladhaigh,
O Néill is é arna oighidh:
ní háil cáin dóibh 'na dheghaidh
darbh áil reamhoibh d'fhóir Oiligh.

105. Do dhiall, as damhna deóire
an Bhanbha re fiadh fíre;
acht ég 'gar gcur ó chéile
nír fheud Éire dul[35] dínne.

109. Síol gCuinn ar h'uaigh ag anadh,
do chúaidh [a] suim ar siobhal;
a liag fhionn[36] na n-ocht dtroigheadh
an bhfoighedh sionn ort ionadh?

113. Ot eunghuin,[37] a Aodh Buidhe,
teurnaidh gach aon re aroile[38];
tabhair an úain d'fhéin Line
's don Mhidhe féin uair oile.

---

[33] *an chéadlíne dhen rann so ar easnamh; agus an dara líne dothuigseana.*
[34] cum*ail.* [35] dol. [36] fion*n.* [37] O teunghuin. [38] re roile.

cf. Carmichael MSS,



117. Gan a súil re fiadh Fuinidh
is do bhíadh fúibh go froighidh ;
fiú Fódla dhóibh id deghaidh
Eamhain d'fhógra d'fhóir Oiligh.

121. Seal ag uaislibh fher nDoire
don uaighsin[39] fá fher nEine ;
do-bhér[40] úain dheit, a dhuine ;
nach bhfuighe an leic uair eile ?

125. Do badh gar dhúinn 'na dheghaidh
ar súil do char[41] ó chobhair ;
i gcenn a n-éir 'nar n-aghaidh
gabhair leann[42] féin ar foghail.

129. Do chinn méd anshóigh[44] uirthe
anóir[44] cinn Grég do-gheibhthe
a chlúimh do éil*idh*[45] m'aithne
faighthe múir Éimhir Eithne.

133. Sneachta do ghnáth do-gheabhair
fáth gan techta as na tighibh ;
suil dheach sí tar fhiadh nOiligh
loighidh grían is sí ar slighidh.

137. Na cairrge fá mhuigh[46] Macha,
fairrge do sguir a sgucha ;
nír mhó re linn na locha,
srotha balbh[47] chinn Cnucha.

141. Do bhaoi[48] 'ga iarsma a n-ein*eagh*[49]
an Niallsa na naoi ngeimheal,
a ngeall féin ag fóir Uladh,
geall Uladh dhóibh fá dheireadh.

145. Ní mhair dhíbh[50] acht a ndeora
amar[51] tré ghríbh nGaola ;
mo neart do chúaidh ar gcúla,
ar mbúain súla d'fhert Aodha.

a.n.o.i.s, &c.

---

[39] uaighsi. [40] do b*er*. [41] chur.
[42] 'lean*n*' *ar na sgrios agus* 'lion*n*' *do sgríobhadh os a chionn.*
[43] an anshóigh. [44] onóir. [45] eil*idh*: eimhir. [46] mhagh.
[47] balb *agus litir eile báitte 'na dheireadh. Tá truailliú éigin ar an gcomhad san rann so; ní féidir liom ciall do bhaint as.*
[48] bhi. [49] anein*idh*. [50] dhiobh.
[51] *Sic* MS. *Siollabh ar easnamh* (? am an air *nó* ina mair).

## V

## GRÁDH FÁ THUAIRIM TUGUS D'AODH

Donnchadh Mac an Chnáide[1] cct.

1. Grádh fá thuairim tugus d'Aodh ;
an tuairim tugus is[2] trúagh ;
'ga taisgidh[3] atú 'gum chrádh ;
grádh ní[4] dú i n-aisgidh monuar.

5. Atá 'na thoirrsi[5] ag tocht[6] riom
grádh nach coimsi dha fholt fhionn[7] ;
gidh[8] maith an grádh, ní hé as fherr[9] ;
do mheall mé 's a chrádh im[10] chionn.

9. Tig an clechtadh[11] rinn fa ríor[12] ;
do chlechtadh[13] sinn taobh re taobh ;
tug taisgidh[14] cumhadh im chliabh
faigsin fhian Uladh gan Aodh.

13. Do bhí úair nár saoileadh sin,
go[15] rí sluaigh Gaoidheal do ghuin[16] ;
is ionnsa a Dhé an fáth fá bhfoil[17]
cách astoigh[18] agus[19] mé amuigh.

17. Do hobadh gabháil ar ngaóil ;
m'anáir[20] as tobar do thráigh ;
do chúaidh gaol na n-uile úaim
ó[21] do chuaidh Aodh Buidhe abháin.[22]

---

MSS : 24 P. 33, lch. 127 (P) ; Leabhar Uí Chonchubhair Dhuinn, fol. 152a ; 100 líne (D) ; R.I.A., 3 C. 12, lch. 127 .i. *maicleabhar* D *a sgríbh Eoghan Ó Comhruidhe.* P *is bun don téx so ; ní áirmhíothar* C *acht san mhalairt ó* D.

[1] Chnaidhe, C ; *gan ainm ughdair* P. [2] as P. [3] ttaisgidh P.
[4] ni, P *passim.* [5] toirrsi, P ; thuirse : cuimsi D. [6] teacht P.
[7] fionn MSS. [8] gé D. [9] ferr MSS. [10] um P *passim.*
[11] Tug an claonadh P. [12] raor P. [13] claonadh P.
[14] thaisgidh D. [15] gan D. [16] ghoin P. [17] bhfuil MSS.
[18] astigh P. [19] as D. [20] monúar P. [21] mur P.
[22] amháin. D

21. Sgéala 'ga thechtoibh[23] ón troid
déra rem dhercoibh do dhruid ;
an sgél[24] roimhe don té[25] tug
tug sé ar gcroidhe[26] 'na dhá chuid.

25. Fa ríor[27] isé[28] as doilghe dhúinn,
ar ndíon dobé oighre Bríain,
ní bhia ar mo chradh[29] ó do[30] chóidh
tóir muna rabh[31] Dia 'na dhíaidh.

29. Gibé[32] do chách bhus ní anocht
dá dtí ní budh tráth dhá[33] thecht,
fada dháibh a n-uain rem ucht
an lucht lérbh áil[34] uaim a fheart.

33. Caoinfidh meisi[35] 'sní mé amháin
mo threisi ag an[36] té 'ga[37] mbínn ;
caoinedh[38] gach draoí a dhuine féin
ag caoí í Néill Bhuidhe bhím.[39]

37. Ar[40] bhfagháil cluiche ar íbh gCuinn[41]
m'anáir as cluiche[42] do chaill[43] ;
ar tós gion go n-éarthar[44] inn,
do béarthar[45] sinn fós i bhfaill.

41. [46]Dobé m'urra é 'gan ól,
mé fa hurra da gach aon,
dá reic dá bhfaghuinn an fíon,
meic ríogh ní fhaghaim mur Aodh.

45. Meisde mé[47] m'anáir ón fhior,
gan í[48] d'fhagháil ó nach mar ;[49]
gidh[50] beag fáilte ar dteacht asteagh,
is[51] tearc fer a dáilte dhamh.

---

[23] Séula redhga ag techtaibh : *malairt láimhe, níba dhéadhnaighe a sgríbh* ' ag ' *os cionn charet, agus a bháidh ar* '—aibh ' P ; teachtaibh C.
[24] sgeula P. [25] *gan* de P. [26] mo chroidhe D. [27] raor, P.
[28] asé P. [29] chroidhe P ; chrádh C. [30] od P. [31] roibhe P.
[32] Gidh be P. [33] a P. [34] ler báil P. [35] misi MSS. [36] gun P.
[37] a C. [38] caoínigh DC. [39] b—.b—. D.
[40] A D. [41] uíbh Ch. C ; *leg*. Cuinn. [42] cluithe D C, (*agus* l. 37).
[43] ga ch. P. [44] gin go nearthar P.
[45] berthar P ; néurtar : beurtar DC. [46] *an rann so ar easnamh* DC.
[47] mé *ar lár* P. [48] ní D. [49] mair MSS. ; *acht goin báitte fén* " i " D C. [50] gé DC. [51] as P.

225. Tusa do chur[245] ós a gcionn
ní béim ar fheroibh[246] Éirionn ;
dúal na mionshrotha[247] fán muir,
a sduagh Fionnlocha Feabhuil.

229. Ar chrích Bhanbha[248] an fhóid iobhraigh
budh rí thusa, a Thoirrdhealbhuigh ;
tú as[249] céile do thigh Teamhra ;
sibh is Éire d'éinmhenma.

M.a.i.th, &c.

---

[245] cor F ; chor D.
[246] feroibh P.
[247] miontsrotha D ; mionshratha P.
[248] Agcrích B. F ; mbanbha D.
[249] is F D.

# X

## TRUAGH M'AISTER GO HARD SRATHA

1. Truagh m'aister go hArd Sratha,
mo thoisg is dáil deaghratha;
ar son nach eusguidh[1] uaidh inn,
a fheuchuin uaim ní fhuilngim.

5. I nArd Sratha na sruth nglan
atá uaimse 'na aonar
drong bhíos[2] i gcoimhne ar gcumhadh,[3]
dream rér doilghe dealughadh.

9. Dol ar cuairt 'na gcenn soin
go leabaidh Easbuig Eoghoin
ca slighe dhúnn[4] as deacra?
rún mo chridhe[5] an chuidechta.

13. Uch, ní fhaicim m'aos cumhtha
'sní clos linn a labhartha;
doiligh ar gcuairtne 'na gceann,
dá uaithne oinigh Éireann.

17. Toirrdhealbhach nár ob iomghuin
is Art óg, mac Toirrdhealbhuigh,
móide ar léinne leth[6] ar leath,
a mbeith le chéile i gcuibhreach.

21. Ba meinic mé go meanmnach
ag Art[7] óg 'sag Toirrdhealbhach,
mo bharr moirne[8] ag duine dhíobh
ag luighe oirne d'imshníomh.

---

MS. 24 P 33, lch. 138. *Marbhnadh ar bhás Thoirdhealbhaigh Luinigh Uí Néill, a fuair bás,* 1595, *ag an tSrath Bhán, agus a cuireadh ag Ard Sratha; agus ar bhás a mhic Art (Sir Art), a fuair bás Ochtober* 1600, *agus a hadhlacadh san teampoll chéadna.*

[1] eusguidh: fheuchuin, *amus lochtach;* (? éadair: fheugain).
[2] bhíos: dream, *amus bunoscionn.*
[3] accoimhne ar ccumh*aidh.*
[4] dhuin*n.*
[5] chroidhe.
[6] leth: mbeith, *amus lochtach.*
[7] Airt.
[8] muirne.

Do bhí am nár saoileadh sin
a mbeith mur táid uair éigin,
laoich do chuartoigh an tír[9] thall,
i n-uamhoibh criadh go cumhang.

Adhbhar maoithe le meanmain[10]
díoth Airt, easbhuidh Toirrdhealbhaigh,
mur [a] táid[11] ag snoighe ar súl
[is] báidh mo chroidhe ar gcłaochlúdh.

Bás Toirrdhealbhaigh is ég Airt
tug Éire gan fhear tochmhairc ;
bheith dhí gan oighre gan[12] fhear,
ca ní as doilghe fá dheireadh ?

Briseadh croidhe, clódh[13] menman,
fáth bróin, dosgadh doimheanman,
ég an oighre 'san athar
tréud rér doilghe dealachadh.

Tuar maoithe, mana doghra,
caomhthoigh an aois ealadhna,
beith dháibh 'na loighe[14] ar gach leath
láimh reroile go huaigneach.

Cupla seabhac Síthe Truim
do chleacht mé, móide[15] ar ndoghruing ;
mairg do chealg caidreamh na bhfer
do shearg m'aigneadh ós íseal.

Truagh liomsa i leabthoibh cumhga
ríoghradh nach úair[16] easumhla :
dhá mhúr dhaingne chlann gCobhthaigh,
dhá chrann fhailme[17] d'Eoghanchoibh.

---

[9] tír : criadh, *amus lochtach.* [10] meanman (? lem meanmain).
[11] táid : báidh, *lochtach. Níl acht sé siollbha ı gceachtar den dá líne san chomhad so.*
[12] ' oighre gan ' *os cionn na líne ; an focal* ' tochmhairc,' *i ndiaidh* ' fear ' *arna chur chun bealaigh.*
[13] clo. [14] dhaibh na luidhe. [15] ' móide ' *arna atharrú ó* ' meisde.'
[16] bfuáir. [17] phailme.

53. Dhá churaidh do chongbhadh síoth,[18]
dhá chuartuightheóir na gcoigcríoch
tairic sgarthoin na ríogh rinn[19]
dha bhríogh do arthoigh[20] m'inntinn.

57. Dá líg lóghmhura Leithe Cuinn,
leannáin dhísle Dhúin Genuinn,
'siad araon as chrádh[21] croidhe,
lán gach aon dá n-eolchoire.

61. Mana truaighe mur táid sin,
dhá inneoin an uird ghaisgidh,[22]
re taobh aroile san úir ;
a loighe[23] araon ní hiontnúidh.

65. Días rér sgaoileadh tech Temhrach
Art[24] 'sa athair Toirrdhealbhach,
Toirrdhealbhach 'sa oighre Art—
foirne ón hoirbhearnach m'amharc.

69. Bás Toirrdhealbhaigh is Airt óig
mór dtír dá dtéid i n-urchóid,
díth na bhfersoin ar fád Fhloinn
mur tád 'na n-easbhaidh oroinn.

73. Ní hé araon a n-oidhidh féin[25]
táinig dhóibh,[26] díochra an oilbhéim,
doiligh ar ndáil ceann i gceann,
acht oidhidh[27] cháigh go coitchenn.

77. Cia bhus rí[28] i nEamhain iobhraigh
tar éis Airt mhic Thoirrdhealbhaigh ? [29]
cia dán cnesta táth Temhrach,
ó'n tráth teasta Toirrdhealbhach ?

---

[18] connmhadh sioth. [19] rin.
[20] bhrigh darthoigh. [21] crádh. [22] gaisgidh.
[23] luighe. [24] Airt. [25] anoigh*idh* fein.
[26] dhioibh, *agus an* 'i' *tosaigh chun bealaigh.* [27] oighidh.
[28] bús rígh. [29] toirrdhealbh*aigh*.

81. Art mac Uí Néill is O Néill
dá gcuimhnighinn cuid dá gcaithréim[30]
ní fhuighinn áit gan fhoghal[31]
cáit i n-uighinn m'anaghal? [32]

85. Ní fhuil iath nár airgsead soin
ó shruibh Bruin go Beinn Éadoir,
ná ó Bhóinn go hAird Uladh;
mairg dán cóir a gcuimhniughadh.

89. Go logha Dia[33] a ndernsad dóibh,
a mbeith mur táid is tuar dubróin;[34]
do shlógh Eamhna budh hegoil,
mór mberna do bhriseadair.[35]

93. Ríoghradh an uaignis annoimh
beannacht uaim re [a][36] n-anmannaibh,
re taobh aroile san uaigh
'na loighe[37] araon is rothruagh[38].

T.r.u.a.gh, &c.

---

[30] *siollabh san bhreis annso* (? da gcuimhnighinn a gc.).
[31] fhogail. [32] abfuighin*n* managhal.
[33] dia dhoib, *agus* 'doib' *dá chur chun bealaigh.*
[34] *siollabh san bhreis* (? bheith mur &c.). [35] bhriseada*r*.
[36] 'a' *ar lár.* [37] luighe. [38] as rothruacch; *lochtach.*

## XI

## MÓR ÓS GACH BÉD BÁS AN RÍOGH

Mór ós gach béd bás an ríogh
Muirchertach do líon gach learg,
mac Earca fa hadhbhal nós,
meinic do bhronnadh ór dearg.

A leithéid[1] don ríoghraidh riamh
nochar ghein[2] ó Niall anall,
giolla gasta na ngruadh nglan,[3]
fa buidheach dhe brain is baidhbh.[4]

[5] Deirge 'ná[6] fuil laoigh a ghruaidh
is a leith fa snuadh don ghéis;
guirme 'ná an t-oighreadh a rosg,
gile a chorp 'ná sneachta ar sl*éibh*.

Deich dtroighthe fichead[7] go fíor
iseadh do bhíodh[8] ina fhod;
geall ón ghile ag dath a dhéd,
binne a bhél 'ná fosgadh crot.[9]

[10] Bile tórann chloinne Néill,
eo Rosa gan druim re dáimh,
d'fhine orghuill chloinne Néill
Muirchertach ar nár léir tlás.

---

MS. 24 P 33, lch. 141, *lámh Ruaidhrí Uí Uiginn* (A); *do.* lch. 155 (*agus a chuid deiridh lch.* 153), *lámh iasachta* (B). A *is bun don téx so, agus leantar a ord an fhaid a théigheann sé. Malartuíonn an dá leagan go mór do réir uird na rann, agus b'éigin a lán as* B *do chur tré* A.

[1] aithghin B. [2] chin B. [3] gasta gruaidh dherg glan A.
[4] fa buidheachas bran *agus* badhbh.
[5] *ar easnamh* A; *leanann* l. 8 B. [6] no B *passim*. [7] fithiod B.
[8] as*eadh* do bhíogh.
[9] *an rann san leis ar easnamh* A; leanann l 12, B.
[10] *ar easnamh* A; *leanann* l. 16 B.

21.[11] Isiad[12] ceathrar dob fhearr clú
do bhí[13] i nEirinn na múr sean ;[14]
sloinntear ó a mháthair[15] gach aon,[16]
an ceathrar sin[17] nár chlaon breath.

25. Lugh mac Eithne, Fearghus[18] fial,
Conchubhar fa triath gan tlás,
mac Earca an ceathramhadh rí[19]
Muirchertach do shín ós cách.[20]

29.[21] Ceathrar is calma ro chin[22]
ó Eiriomhón, adeir cách :
Iughuine[23] mac Eachach[24] aird,
Conn Céudchathach nár airg[25] dáimh,

33. Niall naoighiallach an airm ghéir
fear le dtugthaoi[26] géill tar sál,
ua Loghairn[27] nár thill[28] ó throid,
Muircheartach ar nár luigh tár ;[29]
isiad[30] sin an ceathrar ríogh
is fearr do bhíodh[31] anngach ágh.

39.[32] I gceann[33] a shé mbliadhan[34] déag,
ar ndul a hÉirinn, seun raith,
go ndeachaidh i nAlbain ghuirm
mac Earca tar gach tuinn ghlain,
go dtorchair Loghairn re a láimh,
fear do bhiadhadh báidhbh is brain.

45.[35] Do thuit rí[36] Breatan re a arm
is an t-impeir fa garbh gníomh ;
Saxain, Breatain, Albuin ghuirm
do bhídís fa chuing an ríogh.

---

[11] *leanann* l. 8 A ; l. 64 (*lch* 153 *den lsgr.*) B. [12] Asiad A.
[13] dfhás B. [14] múr nglan B ; magh sean A.
[15] o a mathair A ; ó mháthair B. [16] aoin B. [17] sin *ar lár* B.
[18] Feargus AB. [19] riogh A ; rígh B. [20] chách B.
[21] *leanann* l. 20 B. [22] as calma dar ghein A. [23] Ugháine B.
[24] eathach A ; eoch*aidh* B. [25] nár ér B. [26] ttugadh B.
[27] logharn B ; lodhairne A. [28] fhill B. [29] M. do shoigh ós cách A.
[30] asiad AB. [31] do bhiodh do síor A. [32] *ar easnamh* A.
[33] Acceann B. [34] mbliaghan B. [35] *ar easnamh* A. [36] rígh B.

[37] Dias mac do rugadh dó thoir :[38]
Airsidionus na nglac gcorr,
Constantinus[39] feardha fial,
an dias ler cosnadh gach fonn.

[40] Saxain is Breatain na mbeann
ag an dís[41] sin, is dearbh dhamh,
do fhansad[42] aca re a ré,
na ríogha sin[43] fa trén smacht.

[44] Tig mac Earca na mbárc gcorr
go hÉirinn tuile long lúath,
oirer Banbha na mbeann mbán
uile do bu[45] lán da shluagh.

[46] Teagaid cách i nOcha[47] fhúar
ar[48] chloinn Néill, fa tuar nóis,
agus marbhthar Oilioll Molt
le mac Earca na mbrot sróil.

[49] Bile buadha cloinne Néill,
dreagan Droma Léith[50] nár leasg,[51]
taighleoir[52] euchtach Oiligh áin,
Ioldhánach muighe[53] Báin[54] Breagh.

Airsidh[55] Muaidhe fa mór[56] gnaoi,
marcach moighe hAoi na n-each ;
ní thiucfa 's ní tháinic[57] riamh[58]
a mhac[59] samhla thiar ná theas.[60]

Cairneach[61] naomh[62] do bheannaigh é,
mac Earca nár chlé[63] le rádh ;
fágbh*us* fágbhála go fíor,
coimheoltar da shíol go bráth.[64]

---

[37] *ar easnamh* A. [38] thsoir B. [39] Constatínus B. [40] *ar easnamh* A.
[41] días B. [42] do fhanfad B. [43] sin *ar lár* B. [44] *ar easnamh* A.
[45] bú B. [46] *ar easnamh* A. [47] anachadh B. [48] *air* B.
[49] *leanann l.* 38 A, l. 28 B. [50] Léin A. [51] lag B. [52] taibhleoir B.
[53] mhuinge B. [54] báine B, boin*ne* A. [55] Airsigh A ; Airseóir B.
[56] ga mó B. [57] thainic A. [58] ariamh A. [59] mhaca AB.
[60] dheas A. [61] Cáirneach B. [62] naomhtha A. [63] thréith, A.
[64] brác A.

77. Comhorbus[65] Oiligh na n-each
agus Uladh[66] na bhfleadh[67] bhfúar
agus Teamhra na dtreabh[68] réidh
aige féin is aga ua.[69]

81.[70] Gach dara rí[71] d'Éirinn aird
ar shliocht mhic Earca an airm ghéir;
an fear nach bíodh 'na fhlaith dhíobh
éiric ann mur rígh é.[72]

85.[73] Glas ar ghiallaibh ní dúal dóibh
do ríoghraidh Oiligh[74] mhóir mhín;
ní dhligh siad carcair ar ghíall;
ní dhlighid[75] tríall as a dtír.

89.[76] Tuarustal ní dhlighid[77] siad
do ghabháil ó thríath tar lear;
meath agus ég orra[78] fós
dá ngabhadh síad ór nó each.

93.[79] Acht a n-eich ag deunamh chreach
ní dhligheann síad ba nó búar;
is[80] geis dóibhsion cur an tsíl,
's is geis dóibh arís a bhuain.

97. Ag sin sochar cloinne Néill,
fágbhamsa tar m'éis gun tslógh;[81]
fuigheall seinbhennacht[82] cháigh iad;
dob áilghen a gciall fa ól.[83]

---

[65] Comhforbus. [66] ulaidh. [67] bhfleagh AB.
[68] sgor A. [69] uadh A. [70] *an rann so ar easnamh* B. [71] ríogh A.
[72] *siollabh d'easnamh san líne seo; an leg.* 'mur an rígh féin.'
[73] *An rann so ar easnamh* A; *leanann* l. 80 B. [74] oilidh B.
[75] dhlighidh B. [76] *leanann* l. 84 A. [77] dhlighion*n* B.
[78] orrtha B.

[79] B: Is geis dóibhsion cur an tsíl
's as geis dáibh arís a bhúain,
do ríoghr*aidh* Oil*igh* mhóir mhir,
a*cht* eich *agus* groidh *agus* buar.

[80] as A. [81] fagbham da éis an thslógh B. [82] bean*nacht* B.
[83] romhaith a sgíamh ag anól B.

101. Iarsma Chuinn na gcloidheamh sean,
agus Chairbre nár thearc[84] nós,
agus[85] Chormuic na sagh seang,
agus Iríail fa hard nós,
is[86] Néill naoighiallaigh an áigh[87]
fear do chosain gach báidh[88] mhór. M.ó.r[89]

107.[90] Lionn bainnsi ar an Mumhain mhín
do cuireadh ón rígh fa dheóidh ;[91]
iasg is uisge connadh cas
ar Ulltachaibh, fa glas mór ;
dob ullamh feis tighe an ríogh,
bruighen ina mbíodh[92] gach nós.

113.[93] I Seasgann[94] Uairbheoil na bhfledh[95]
mur nach dearnadh teagh ó shoin,
's a bheith ullamh le trí lá,
ní dearnadh riamh crádh mur soin.[96]

117.[97] Teach do dheunamh i nDruim Fraoich
le clethaibh mur nár shaoil neach,
is a bheith[98] 'na dharaigh dlúith,
gan ab gan úib gan úib[99] gan ab.

m.ó.r.ó.s &c.[100]

---

[84] na mheith. [85] *ll.* 103–4 *ar easnamh* A. [86] *agus* B.
[87] N. n. náir B. [88] minic do chosnadh báidh B.
[89] *Sic* B. *Sidé a dheireadh ag* B ; *an tuilleadh ag A is iomord é nó aguisín déadhnach.*
[90] *ar easnamh* B. [91] dheóigh A. [92] ambiodh A. [93] *ar easnamh* B.
[94] A seasg an*n* A. [95] bfleg A. [96] sin A. [97] *ar easnamh* B.
[98] sa bheith A. [99] uib A.
[100] sic A ; *is follus nach comhdhúnadh dleaghthach é seo.*

# XII

## CINN DÚINN COMHAIRLE A CHORMAIC

Cían Ó hEachaidhéin cc.

Cinn dúinn comhairle, a Chormuic,
san chássa,[1] a fhéil ardordhruic ;[2]
lán d'egna is d'fhoghluim ó ataoi,
freagra ar bhforluinn dá bhfédthaoi.

Agso fuighleach áir t'ollamh—
díor éisdeacht re ar n-agallamh
a eó Modhuirne, a mhúr cruidh—[3]
ag súr comhairle a chonsuil.[4]

Do fhuathaidh cách ceird ar sean
ar ndol síos do ghlóir[5] Ghaoidheal ;
táinic[6] críoch ar dtéarma isteach,[7]
mo dhíoth sa beurla ar biseach.

Lán gach aon d'fhúath na bhfileadh ;[8]
beith mur táid do tairrngireadh[9]
a dhearc sháimh, a shúil shochair,
's dúil i ngláimh 's i ngeocachaibh.

Iar sgur d'fhéile[10] agus d'oineach[11]
tugsad cách go crúadhchroidheach,
sgél neamhfholaigh dhúnn[12] nach dleacht,
cúl re ar n-ealadhoin d'éisdeacht.

---

MS. 24 P 33, lch. 142. *Lámh Uí Uiginn, acht ainm an ughdair i malairt láimhe. Do Chormac Ó Néill, mac Airt óig, mhic Seáin, mhic Feidhlimidh Bhacaigh, a ceapadh an dán so. Tá léigheann agus filíocht na nGaedheal fa dhímheas, agus tá an file ghá iarraidh ar a phátrún malairt céirde a sholúthar dó de bhrígh ná féadfadh sé maireaihtaint dá gclaoidheadh sé leis an gcéird dúthchais.*

[1] san chas sa. [2] ardordhuirc. [3] a Múr cruid. [4] consuil. [5] gloir
[6] tainic *passim*. [7] asteach. [8] dfúath na bfileadh.
[9] ' n ' *os cionn na líne ar charet.* [10] dféile. [11] deinioch.
[12] dhuinn.

21. Imtheacht Gaoidheal fhuinn Fhódla[13]
tug an éigse d'fhurfhógra ;[14]
  faríor a neimhneart aniodh,
  gníomh san seinreacht nár saoileadh.

25. Ar mbeith beo ní breath Ghaoidhil,
mó as aidhbhsioch le handaoinibh,
  mo sgél truagh an méidsi amháin,
  's gan luagh ar éigse d'admháil.

29. Do rinneadh bhós bailbh bhodhra
dá mair dar n-aos ealadhna ;
  cia an uairsi éisdeas re ar gcor ?
  léirsgrios na huaisle an t-adhbhor.

33. Díbirt sleachta Néill náraidh,
lén bhus[15] aosda d'annálaibh,[16]
  tug mé tar chách gan chuimse,[17]
  isé as fháth[18] don argoinsi.

37. Gaoidhil nuaidhe niamhghuirt Néill,
córa goill do ghairm[19] dhíbhséin,
  ní thig síad le saoidhibh scol,
  má's Gaoidhil íad ní eador.

41. Don druing nuadhsa ó nach díobh dhuit
cinn dúinn comhairle a Chormuic,
  a mhaighre lúidh learg Line,
  ga ceard dúin do dlighfidhe ?

45. Ó's sibh féin, a chnú chroidhe,
as aipche 's as eagnuidhe,
  malairt ceirde deunaidh dhamh
  d'fheughain[20] an feirde ar bhfabhar.[21]

49. Sir na margaidh, a mheic Airt ;
bíoth ad bhél :[22] búta ar mhalairt ;
  ná hér iomlaoíd[23] ar a holc ;
  dod shén fionnmaoíd ar bhfurtocht.

---

[13] fhodhla. [14] dfurfhogra. [15] bhús.
[16] *atharrú, san láimh bhunaidh, ar* d'an*n*áláigh.
[17] chuìmhse, *atharrú ar* chuimhne. [18] as é as fáth. [19] gairm.
[20] dfeuchain. [21] bfabhar. [22] bél. [23] iomlaoidh.

53. Tuirrseach sinn re a sén[24] bhfadóil ;[25]
meall a cheird on chíoradóir,
i ngar mur fhionnmaoid uile
fagh iomlaoíd ón úcoire.

57. Malairt 'na thráth dénaidh dhúin ;
deibhidh[26] ort ! féch d'ar bhfortúin,
as m'ucht, a ríghreulta rod,
re lucht sírdhénta snáthod !

61. Fearr dhúinn muna dherna[27] sibh
malairt ceirde, a chruth suaithnidh,
drud ó radharc céille[28] cáigh,
Éire 's a hamharc d'fhágbháil.

65. Nó is caithte an ceathramhadh húair
dhúine dol, ionnsa an anbhúain,
a shénchrann go sliocht snoighe,
ar iocht réudhchlann Rudhroighe.

69. Muna dhéucha Dia is[29] tusa
d'iarsma t'ollamh[30] dúthchusa,
meisde a dtánuig dar nós náir,
atámaid fós ar faghbháil.[31]

73. A ua Seaáin,[32] saormhac Briain,
mheic Feidhlim, troigh ré dteinnghliaidh,[33]
fóir, a fhlaith, loimcheas[34] na scol ;
oircheas gach maith do mhóradh.[35]

77. Damadh beo d'fhuil[36] Bhriain Bhallaigh
'sna crothaibh do chualamair,[37]
mó 'ná m'anairc[38] cládh o gCuinn,
malairt fám dhán ní dhiongnuinn.

---

[24] as én. [25] bfadóil. [26] *i.e. deabhaidh.* [27] dhuin*n* muna derna.
[28] cheille. [29] ag*us*. [30] diarsma tollamh.
[31] fagbháil ; *i.e. an iarsma atáimíd ar fagháil.*
[32] Seain ; *acht tá déshiollbhach.*
[33] tteinn*g*gliaidh, *agus* ' i ' *deiridh ar charet.*
[34] loimceas. [35] moradh. [36] dfuil. [37] chualamar. [38] mo nā manairc.

81. A ua ríogh[39] rátha Teamhra,
a liaigh díochuir doimheanma,
sgaoilsi cuisle a damhnuidh[40] dhi,
cuirsi anmuin san éigsi.

85. Síol Ríghnéill[41] na n-euchd n-amhra—
ní luaidhfinn lén mh'ealadhna—[42]
rug tar céill ar dtuisle[43] tinn,[44]
'na gcuimsi féin dá bhfaicinn.

C.i.n.n &c.

---

[39] rig. [40] chuisle a damnuidh. [41] rigneill. [42] mhealadna.
[43] dtuísle. [44] *atharrú ó* truim.

## XIII

## A FHIR THÉID GO TULAIGH MÓIR

Ruaidhrí Ó hEachaidhéin[1] cc.

A fhir théid go Tulaigh Móir,[2]
beir mo bheannacht agceudóir
go ceann toighe na Tulcha,
ó chroidhe mur chomhurtha.

Cuimhnigh bhós is beiridh[3] libh
go mac Airt aigneadh suilbhir,
rún neambocht[4] nach crúaidh croidhe,
beannocht uaim tre ionmhuine.

A theachtoire théid da thigh
beannacht deich gcéd, is cuimhnigh,
tabhair uaim d'aonoire[5] amháin
do sduaigh caommoighe[6] Calláin.[7]

Beannacht da theaghlach 's da thigh,[8]
bennacht da mhnaoi 's da mhuinntir
beir uainn gan fhabhairsi, a fhir;
tabhairsi uaim is imdhigh.

Iomchoir bhur lánoire[9] libh
do bheannochtoibh is beiridh
uile go a theaghlach tighe,
cuire meanmnach muinntire.

Innis uaim ar ndol 'na dháil[10]
d'oighre Airt is d'ua Sheaáin[11]
nach buan m'anamhain ón fhior;
uam[12] a chanamhain creidthior.

---

MS. 24 P 33, lch. 143; *lámh Uí Uiginn. An file ag cur a bheannachta agus a bhuidheachas go Tulaigh Mór, go dtí Cormac Ó Néill.*

[1] heach*aidh*en. [2] theid go tulaig moir. [3] beirid. [4] neambho*cht*.
[5] daonoire. [6] caomhmoighe. [7] calláin*n*.
[8] thoigh, *agus báthadh ar* 'o.' [9] lanoire. [10] dhail. [11] Seaain.
[12] uaim.

25. Fiú a fheabhus uarus[13] san toigh,
fiú mo mhuirnn[14] thrá san Tulaigh
múr na sduagh gcruinnshlim gcubhaidh,
nach bhfuilngim úadh anamhain.[15]

29. Innis arís go bhfuair[16] mé
ní nach uarasa[17] úaidhe,
beir uaim 's adaimh a dhuine,
úain caduil is comhnuidhe.

33. D'easbhuidh chuideachta[18] agus[19] ceoil
innis go n-uarus[20] d'aimhdheóin
cead tathaimh ó ól oidhche
's gan[21] fhachain mhór mhearoighthe.

37. San Tulaighsi, ga dtám[22] dhe,
fa goirid liom lá is oidhche,
ag ól corma seal mur sin
san teagh nach dordha duilbhir.

41. Seal do Chormac Ó Néill nár
ag tuigsin dúan is deaghdhán,
seal ag sgaoileadh ceasd 's da gcur
i measg aoidheadh is ughdur.

45. Seal ag léigheadh leabhar bhfis,[23]
seal dúin[24] ag deunamh áinis,
seal san dún[25] go ndealradh nglan
ag reabhradh dhún is dósan.[26]

49. Suim senchusa Gaoidhiol Grég
tá[27] san Tulaighsi i gcoimhéd,[28]
fios gach druinge dar gheabh[29] greim
's a seal uirre mur Éirinn.

---

[13] fuarus. [14] ar muirn*n*. [15] anamamhain. [16] bfuair.
[17] bfuarasa. [18] Deasbhuidh cuidea*chta*. [19] is. [20] bfuarus.
[21] *man. al. os cionn* ' is ' *arna bháthadh*. [22] ttam.
[23] *an* ' b' (*séimhithe*) *ar charet*. [24] *arna atharrú ó* ' dún.' [25] dun.
[26] dosan. [27] ata. [28] tulaigsi accoimhéd. [29] ghabh.

53. Atá san Tulaighsi aniodh
dála is imtheacht mac Míliodh,[30]
's fios gabhála guirt na bhFionn,[31]
daghágha[32] agus[33] uilc Éirionn.

57. Gibé talamh i dtéid[34] mé,
madh cian misi ó mhac Gráinne,
mian mo thoile amháin an mac,
atáim ó chroidhe ag Cormac.

61. Míle beannacht is cúig céd
d'inghin Chuinn, Críost da coimhéd,[35]
tugthar[36] libh don ghéig gloinsi,
a fhir théid[37] don Tulaighsi.[38]

A.fh.i.r, &c.

---

[30] mileadh. [31] bfion*n*. [32] deaghágha.
[33] *man. al. os cionn.* 'is' *arna bháthadh.*
[34] attéid. [35] da a coiméd. [36] tugtar. [37] téid. [38] tulaigsi.

## XIV

## RACHA MÉ SHÚR MO SHEALBHA

Séamus O hUid cc.

Racha mé shúr mo shealbha
soir go toigh mo thighearna,
fa cheart córa mo bhaile
i reacht Rómha ón ríoghraidhe.

Fam dhúthchus[1] déunaidh[se] báidh,
a oighre[2] Airt óig mheic Seaáin ;
bhí re nert na ríogh reamhaibh[3]
a gceart shíor gum shinnsearaibh.

Agsin ollamhnacht Í Uid
as deich mbaile san mBraghuid :[4]
ó Pheiridh go bun Banna
fa chur eighir eattarra.

O Bhanna na mbrúach lethan
go sreibh Lóime[5] Laithreachan,
suas go Cill Fhinnshreibh ga fhuil
's go himlibh cinn[6] an Chláruigh.

Do bhámur[7] athaidh oile
i reimhios na ríoghroidhe
go suthain[8] i·bhfeidhm[9] ollamh,
seilbh san duthaidh dubhromar.

---

MS. 24 P 33, lch. 144. *Tá an dán so i gcló i* " Miscellany for Kuno Meyer, lch. 53, *fé eagar ag Seosamh Laoide. Táimse fa chomaoin aige. An t-ughdar gha iarraidh ar Chormac Ó Néill é ghlacadh mar fhile, agus a sheandúthchas do sholáthar dó.*

[1] dhuthchus ; *siollabh ar easnamh san lsgr.* [2] oigre. [3] reamaibh. [4] braguid. [5] loíme. [6] chin*n*. [7] bhamur. [8] *comhad lochtach ; uaim d'uireasbhaidh ar an líne seo ;* (?) go bhfuthain. [9] abfeidhm.

21. Ocht gcéd do bhliadhnaibh[10] bunaidh
bámur[11] ann ar n-ollamhnaibh,
gan chlódh do dhuine ar domhan,
fa shódh uile ar athughadh.

25. A rún m'anma, a oighre Airt,
ná tréigse[12] misi ar mhalairt;
sinn go fíor bhur bhfilidh fhéin,
ríomh do chinidh 's a gcinéil.

29. Atá ag adhnadh id ghruaidh ghloin
ó dheighshliocht Tuathail Teachtmhair
ríoghaidh[13] an fhuinn re hathaidh
is[14] fíorfhuil Chuinn chéadchathaigh.

33. Niall naoighiallach fa[15] mór teann;
táid ar gach taoibh id thimcheall
ríghe[16] Uladh 's Íle thoir,
ríghe na Mumhan meadhroigh.[17]

37. A bhféile [is] a bhfos flatha,
dá bhfaghtha ainm ardflatha,
réir na garma budh dú dhuit
san mBanbha red[18] chlú, a Chormuic.

41. Iarsma fola Néill anois
labhair le mnaoí an Mharquis,
da grásaibh léigidh[19] 'nar láimh
sásuidh éigin le hanáir.[20]

45. Dúal gach maith do dhéunamh dhi
is uaisle Éirionn uimpe,
ríoghuibh[21] fan tír do thionóil
d'fhíorfhuil Ír is Eiriomhóin.

---

[10] bliaghain bunaidh; (?) ocht gcéd an bhliadhain bhunaidh.
[11] bamur.
[12] tréig; *siollabh ar easnamh.*
[13] *Sic* MS.; ríoghraidh, Lloyd.
[14] as.
[15] fá.
[16] righ.
[17] meabhraigh, Lloyd.
[18] réd.
[19] leighidh.
[20] banáir.
[21] ríoghraidh, Lloyd.

49. Re céill re míne re modh
i bhfochair ríogh is ríoghan
le cabhair ariamh ní raibh
a samhail i bhfiadh Fionntain.

53. Ret ollamh[22] mur dleaghar dhuit
bíodh do chungnamh, a Chormuic ;
ar ghéig Macha ó mhúr Teamhra
racha shúr mo sheinshealbha.

R.a.ch.a.m.é &c.

57. Biaidh rem aithne inghion Chuinn,
síol na ríogh mur ór áluinn,
gég do phlúr Éirionn uile,
an chéibhfionn úr eagnuidhe.

---

[22] Re tollamh.

## XV

## IMIR DO CHLUICHE A CHORMAIC

Diarmuid mac an Bhaird cc.

Imir do chluiche, a Chormaic,
imir é go ro-ordhruic[1]
do dhá dhísle[2] caith[3] go ceart;
is[4] maith dísle[5] na ndeighbheart.

Ághmhur h'imirt imbliadhna;[6]
cóir dhaoibh do réir roiriaghla
an fhailimbeirt[7] do dhíol duit
ód dhaighimbeirt[8] fhíor ordhruic.[9]

Dlighidh a dhíol do dhruim cheirt[10]
gibé[11] bhérus an imbeirt;
bheith da díol is[12] daoibh dleghair,
a ghríobh gaoíl do Ghaoidhealaibh.

D'fhoirinn chalaidh chláir Bhanbha[13]
gonuid fhoirinn[14] allmhuidha,
fada i ndán, acht go dtí[15] asteagh,
clár Dha Thí[16] do thileadh.

T'fhoireann Gaoidhil glanchláir Breagh
is Fionnghoill ghlana[17] Gaoidheal,
fir le caoir chagaidh[18] do chosg,
agaibh red thaoibh gud theagosg.

---

MS. 24 P 33, lch. 144. *An file ghá chomhairliú do Chormac Ó Néill ⁊ chluiche d'imirt le faidearaí agus le gliocas más mian leis an geall, i.e. ceannas na tíre, do bhreith. Ní furus cuid desna tagraí do thuigsint toisg na téarmaí a bhaineann le cluichí mar an bhfidhchill agus an lámhach, &c. do bheith tuitithe as taithighe. Ní dócha go bhfuil an dán iomlán; tá an comhdhúnadh ar easnamh annso.*

[1] ro ordhuirc. [2] dhisia. [3] cáith *ar an atharrú ó* 'cáidh.'
[4] as. [5] disle. [6] ambliaghna.
[7] oilimbheirt (*agus* 'bhe' *ar charet os cionn na líne*); 'failim' (*failm*) *agus* 'beirt' *a thuigimse as.* [8] dheighimbeirt.
[9] ordhuirc. [10] ceirt. [11] gidh bé. [12] as. [13] banbha.
[14] fhoirionn, *agus báthadh ar an dara* 'o.' [15] sgo tti.
[16] dhathí; *siollabh d'easnamh san líne seo.* [17] glana.
[18] chogaidh.

21. An cluiche[19] le cert bprionnsa
aseadh imreas t'fhoirionnsa,[20]
gan ghrádh aimhlis gan fholta,
gan ghrádh[21] saidhbhris saoghalta.

25. Gidh[22] maith imrid gasraidh gall,
bhur gcluiche araon ní hionann ;
ní cluiche gan deacra dhuibh,
bhur gcluiche is[23] berta baoghuil.

29. Imeora[24] da nguin i ngleic
luas is moille go meinic ;
imridh cách[25] gan cheilt linne
beirt ar fáth is fírinne.

33. Cluiche teaca a lom ma le[26]
sdailc i ndiaidh dhá bheann[27] beire
ar ghuin fhir ar tí tachair
do ní sibh da sárachadh.[28]

37. Gidh mór imrid an úaisle
ribh ní fhuilid ionchuainsi ;
duit bhus[29] fíorghoire clú i gcath,
budh[30] tú as líonmhuire lámhach.

41. Buaidh lámhaigh gach lá[31] oraibh,
a chearrbhaigh shaoír shénamhail ,
na sruithe leibh[32] dhá labhairt :
beir an cluiche i gcontabhairt.

45. Ar cearrbhach : i dtráth troide
ná hob i n-ágh[33] aonmhoide ;
sé do gheabh[34] eighreacht orthuibh[35]
fear deighbhert is deaghorchuir.

---

[19] cluithe *passim*.
[20] an bfoirion*n*sa, ' an ' *dá bháthadh, agus* ' f ' *os cionn na líne*.
[21] grádh. [22] ge. [23] as ; (?) a*cht*.
[24] imeor*air, arna atharrú ó* imeora sibh.
[25] ar chách, *agus* ' ar ' *dá bháthadh*. [26] alom ma leith.
[27] andiaigh dha bean*n*.
[28] da bhur sáracadh, *agus báthadh ar* ' bhur ' ; *ní thuigim a bheag den rann so ; Rinn agus Ardrinn lochtach*.
[29] bhús. [30] bu. [31] eunlá, *agus báthadh ar* ' eun.' [32] libh.
[33] anágh. [34] ghabh. [35] orrthuibh.

49. Dúblaigh an cluiche ar[36] do chlár ;
deuna brígh bheg do mhórán ;
bíodh do chroidhe súas mur soin
le cluiche lúais[37] is lámhaigh.

53. Ná caillsi do chluiche a mheic,
ná himbeir[38] é go haimhghlic ;
bhur gcluiche ní cluiche ar moill
acht cluiche dhuine dhioghuinn.

57. Ná[39] bíthisi[40] tim nó teann ;
ná bísi[41] ard nó íseall ;
och[42] bhur dtírsi as tír ghallda,[43]
bísi go mín macánta.

61. Cearrbhach cúl coiṁeuda an fhir
inghion Chuinn óig daríribh,[44]
sí[45] Máire thaoibhgheal mur thuinn,
aoinbhean dob áilne[46] aguinn.

I.m.i.r, &c.

---

[36] an*n*. [37] cluithe luais ; *amus lochtach*. [38] imbheir. [39] na, *passim*.
[40] bisi, ' si ' *dá bháthadh, agus* ' sibhsi ' *do sgríobhadh* (*man. al.*) *os cionn na líne.*
[41] na bisi. [42] och, *man. al.*
[43] ghallda : macánta *lochtach*, *agus an comhdhúnadh ar easnamh.*
[44] dha rírib. [45] si. [46] ailne.

## XVI

## DAR LEAT IS ART AOINFHEAR INN

Art[1] Óg Ó Néill cc.

1. Dar leat is Art[2] Aoinfhear inn ;
i ndíaidh Énrí[3] is Fheidhlim
Sheaáin[4] Óig is Aoidh[5] nach linn
na róid ream thaoibh ní thaighlim.

5. Beannacht leo a los a ngráidh,
beannacht le saorchloinn Seaáin,[6]
gasr*aidh* dar dhúal díon na dtreabh,
mo núar a ndíol fa dheireadh.

9. Meisi[7] an tOisín d'éis an tslóigh,
mur iolar aosda um sheanóir,
m'fhuigheall áir amoigh 's amach,[8]
atáim mur soin go suarrach.

13. An ceathrar dar dhúal an dán,[9]
na fir gan uaill gan ardán,
grádh[10] a n-anma do mheall mé ;
fearr a dtarbha iná[11] a dtaidhbhse.

17. Tre bharr ghrádha go leamh leamh [12]
ní bhíu tar chách dhá gcaoineadh ;
truagh a Dhé dhíleas mo choir,[13]
mé fa mhímheas 'na ndeaghaidh.[13a]

---

MS. 24 P 33, lch. 145. *Caoineadh é seo a cheap Art Óg Ó Néill ar a cheathrar dearbhráthar (dar liom),* i.e. *Seaán Óg agus Aodh agus Feidhlim agus Énrí (Sir Henrí), clann Sheaáin, mhic Bhriain, mhic Fheidhlimthe Bacaigh. Do cailleadh Seaán Óg san bhliain* 1618, *bliain tar éis bháis a athar, agus Sir Henrí san bhliain* 1638. *Ní bhfuaireas dáta i gcóir Fheidhlimthe ná Aodha. Bhíodh Art Óg ina chomhnuidhe ar an Tulaigh Móir, Co. Aontroma. Do phós sé Gráinne Ní Eadhra, inghean Uí Eadhra an Rúta. San bhliain* 1600 *a rugadh é, agus fuair sé bás* 25 *Márta* 1677. *Agus fuair a bhean bás* 8 *Márta* 1679.

[1] Airt. [2] as Airt. [3] andíaigh Enrí. [4] Sheain. [5] Aodh.
[6] Seain. [7] Meisin. [8] sa mach. [9] andán. [10] gradh.
[11] ina. [12] ghráidh go leamh leam. [13] dhilis mo chor.
[13a] lochtach d'uaim.

21. Ó táimsi críon bocht gan bhrígh
tiomnuim m'anum don Airdrígh ;
caidhe an chlann fa dílsi[14] dhamh ?
fann mo bhríghsi[15] bha an bhunadh.

25. Briste mo chroidhe bha an gcloinn,
beag nach mé Oilill Oloim,
me um aonarán i gceann cháigh,
ní leam aobhfhurán d'fhagháil.

29. Dá mbiadh Énrí os cionn cháigh
do gheubhoinn aoibh is anáir ;
tre Énrí,[16] do chuaidh i gcill,
éinní[17] uaim nocha nfhaicim.

33. A Marta[18] gidh mór mo shuim,
beannacht léithi a los[19] cumuinn ;
gearr uaimsi ar saoghal mur soin ;
baoghal an uairsi ar n-anmoin.[20]

D.a.r l.e.a.t, &c.

An tAmhrán[21]

37. A Dhé láidir atáimsi gan treisi gan treóir,
do shlánaigh síol Ádhaimh[22] is meisi dod dheóin,
atáim cráidhte, 's ni nár dhamh feasta go deóidh,[23]
trém[24] bhráithribh, gan sláinte i ngaisdibh an bhróin.

---

[14] dilsi. [15] bhrighsi. [16] enrí. [17] einní.
[18] *Marta Stafford, bean Sir Henri; fuair sí bás* 19 *Abrán* 1678.
[19] le alos. [20] *Níl an comhdhúnadh i gceart.* [21] tabhrán.
[22] Adhaimh. [23] deoigh. [24] tre um.

## XVII

## FAGUS UMHLA D'AINM GAISGIDH

Ruaidhrí Óg Ó hEachuidhéin [cc.]

1. Fagus umhla d'ainm gaisgidh,
coitchionn cách 'ga shíorchlaisdin ;[1]
gidh tuar anshóigh ceann i gceann,
gearr ó anóir gan fhuigheall.

5. Tuar umhla riamh do rochtuin,
gaisgeadh óigfhir d'fhionnochtuin,
d'éis troda ga mó[2] maitheas,
foda dhó bhus[3] deghmhaitheas.

9. Túar umhla d'adhbhor flatha
buaidh ngaisgidh, dúil[4] deghratha
do bhreith leis ar cháir[5] gcuradh
gan gheis áigh gan urdhubhadh.

13. Umhal éigsi,[6] cian 'ga chlos,[7]
umhal thrá tuath is eaglos
don aos gaisgidh 'gar ghnáth geall
's cách[8] ar gclaisdin a gcéimeann.

17. Ríoghr*aidh* Éirionn sonn fa seach
do bhídís umhal áiseach[9]
do laochroidh cosnaimh chláir Bhregh,[10]
fa cosmhoil dáibh[11] a déineamh.

---

MS., 24 P 33, lch. 146. *Dán molta do Sheaán Óg Ó Néill, mac Airt, mhic Sheaáin, mhic Bhriain, mhic Fheidhlimthe Bacaigh, ghá chomhairliú dhó bheith umhal agus foidhne a cheapadh. Fuair Seaán Óg bás* 3 *Iúil* 1687.

[1] ga a sh. [2] mo. [3] bhús.
[4] dúil *os cionn na líne ar chaiet, agus* ' run ' *do bháthadh.*
[5] chóir. [6] eigsi. [7] ga a chlos. [8] 'scach. [9] aiseach.
[10] bregh. [11] daibh.

21. Slógh Uladh gér chalma a gcath[12]
do bheirdís an fhían Ultach
umhla do Choin an chlesraidh,
toil dob ullmha i n-imreasnoibh.

25. Uaisle Connacht,[13] lámh do láimh,
tugsad d'Fhior Diadh[14] mhac Damháin
tús comhóil cláir is cuilte,
onóir cáin is cumuirce.

29. Do Choin Raoi[15] reudhmhac Dáire
tugsad triatha Tiormmáighe,
tuir ghaisgidh[16] gan fhoilcheas n-áigh,
aisgidh oircheas is éadáil.

33. Conn mac Úna na gcéd gcath
amhlaidh fuair flaitheas Temhrach ;
mur ghioll[17] ar a ghaisgeadh sin
baister os cionn gach cúigidh.

37. An tí as fearr i ngaisgeadh glan
do shíol gCuinn na n-écht n-adhbhal,
clann reudhoinigh isíad[18] soin,
do níad eunoighir orthoibh.

41. Mur an gcéudna d'uaisle is d'ágh ;
ní fuláir 's is[19] fiú Seaán,
do nós an chuire chuimsigh,[20]
fós go n-uighe[21] an urruimsin.

45. Cú Chulainn i gcleasaibh áigh
Cú Raoi[22] is Fear Diadh[23] mhac Damháin,
gér dhoiligh ina[24] ré a rádh,
a n-oighir isé[25] Seaán.

49. Ní dhearna aoinneach aca
gaisgeadh ná[26] gníomh curata
nach leantuir[27] le laochmhac Airt
fraochshlat mur Earcoil ordhairc.

---

[12] accath. [13] *ar charet os cion* ' ulad ' *da bháthadh.* [14] dfior dia.
[15] rí. [16] gaisgidh. [17] gheall. [18] asiad. [19] sas. [20] cuimsigh.
[21] go bhfuighe. [22] curí. [23] dia. [24] na.
[25] asé. [26] na. [27] leantur.

53. Ionnua Bhríain go nua anosa
lenfuidh[28] lorg na feadhnosa
ar ghníomh gach gaisgidh 's ar ghoil,
ar fhaisgin ríogh 's ar riaghoil.

57. Ní fhúair neach da fhréimh roimhe[29]
gan bhúaidh écht[30] is iorghoile,[31]
gan fhíoch, gan anbhuain n-eachtra,
críoch an ghlanshluaigh[32] Ghaoidhiolta.

61. Beanfaidh Seaán, isé a shuim,
fear mur chách, aoibh is urruim[33]
amach le céimionnoibh cion,
sgath gach Éirionnaigh eision.

65. Seaán Ó Néill, luaidhter linn,
ionnua Bríain mhóir mheic Feidhlim,
do lúaidh Bearchán 'na bhuile
ós senchlár[34] cúain Chonuire.[35]

69. 'Sé do luaidh Colum Cille
i bhfuighlibh na fírinne,
aigneadh fial le ngeabhair geall,
grían i ndeaghaidh na díleann.

73. 'Sé do thairrngir Flann file,
fíreurlamh[36] na fáisdine,
laoch sáimh gan éra acht d'olcaibh,
's do ráidh Séadna[37] i senfhocloibh.

77. Léighthear i leabhroibh[38] feasa
gurb é,[39] 's ní hiúl ainbhfeasa,
an tairrngertach tréunghaoth teann
Sénlaoch[40] airmbertach Éirenn.

---

[28] lenfuid. [29] da afhréimh roime. [30] e*cht*.
[31] iorghoil. [32] ghlansluaigh.
[33] uirruim, *agus báthadh ar an chéad* 'i.'
[34] shenchlár. [35] conuire. [36] fireurlamh. [37] S*ea*dhna.
[38] aleabhroibh. [39] gur bé. [40] Senláoch.

81. Hector ar chródha[41] i gcathoibh ;
Samson dorrdha i ndeacrachoibh ;
réulla nach aomhaithidh[42] olc ;
Saoraichil ceudhna ar chródhocht.[43]

85. Caor mhianaigh fhola[44] hEoghain ;
croidhe reachtmhur ríghleomhain ;[45]
cosg airce d'fhialfhuil a shen ;
fiadhuin chairte na gcóigeadh.

89. Éigne[46] Banna bhus[47] buan sruth ;
eo lúthmhur[48] Locha hEachuch ;
maighre Line ; laoch go ngoimh ;
cridhe[49] nach dtaoth re tromghoin.

93. Ursa theann, troigh ré ndocra
da thír[50] i dtráth furtochta ;
mur theasda gach lén da los,[51]
an sén feasda budh fagus.

F.a.g.u.s, &c.

---

[41] chrodha. [42] aomaith*idh*. [43] chrodho*cht*. [44] fola.
[45] rioghleomhain, *agus an chéad* ' o ' *dá bháthadh*.
[46] Eigne.
[47] as *dá bháthadh, agus* nach *os a chionn ar charet, man. al.*
[48] luthmhur. [49] croidhe. [50] da athír. [51] lo*cht*.

# XVIII

## I SAGSOIBH LOITIOR LEATH CUINN

An Fear Céadna[1] [cc.]

I Sagsoibh loitior Leath Cuinn ;
meinic thall, día do dhoghruing,
isí[2] an chreach gan chuimsi soin,
an leath Chuinnsi 'ga creuchdghoin.[3]

Gan iorghoil gan fheidhm dtachair,
an leatsa Cuinn Chéadchathaigh
mór da gasraidh ghliadh do thoit
i Saghsoibh[4] riamh, mo róloit.

Fada i Sagsaibh, isé[5] a shuim,
'ga loit an leathsa Saorchuinn,
neimh a cneidhe do chreach sinn,
tar an leath eile d'Éirinn.

Cian an leathsa Cuinn na gcath
i Sagsoibh isé[5] mh'eugnach,
cuid dá docroibh as liach liom,
'ga[6] lotghoin tar iath Éirionn.

Faríor do thuit trom an uilc
ar[7] Thrian Conghail, cúis ordhuirc,[8]
tar Leith Cuinn, críoch na gcuradh ;
duinn as díoth a dheónoghadh.

---

MS, 24 P 33, lch. 147. *Dán marbhnaidh ar bhás cheathrair d'uaislibh Cloinne Aodha Buidhe:* (a) *Sir Henrí mac Seaáin mhic Bhriain mhic Fheidhlimthe* (1638) ; (b) *Sir Henrí eile nach faghaim tuairisg air;* (c) *Domhnall mac Cuinn (mhic Aodh?) mhic Bhriain mhic Néill Mhóir* (1664). *Bhí post aige sin i gcúirt an ríogh i Londain; ' Lord of the Bedchamber ' ab eadh é;* (d) *Seaán mac Airt Óig go sonnrádhach* (1687). *Is dócha gurab é seo an Seaán gur cheap an file céadna Dán XVII dó. I Sasana a fuaradar go léir bás.*

[1] Ruaidhrí Óg Ó hEachaidhéin. [2] así. [3] ga a creuchdgoin.
[4] a Saghsoibh. [5] asé. [6] ga a. [7] air. [8] ordhruic.

21. Sliocht Briain Bhallaigh tar gach dreim
díobh[9] as lia, ionnsa an t-inghreim,
do ég i Saghsoibh re seal,
mo bhéd, do ghasraidh Gaoidheal.

25. Ceathrar codhnach do chloinn Néill
ar shliocht an Bhriainse, ar mbreóibhéim,
faríor ros teastadoir thall;
leasgobair ríomh na ríoghchlann.

29. An céidfhear don cheathrar sháimh
Sir Henrí, oighir[10] Seaáin,
flaith go roimheas 'gar ghnáth[11] geall
oirios do chách go coitchenn.

33. An dara ár isé[12] soin
bás Domhnaill mheic Cuinn chreachaigh,
airsidh fhuair urruim tre a ghoil,
i Lunduinn uainn do abhoil.

37. Sir Henrí eile an treas tríath,
a bhás ní linn nach láinlíach,
sgíath chumhduigh don toigh ó ar thuil,[13]
i Lundoin[14] thoir ros teasd*aidh*.

41. Seaán mhac Airt, ua na ríogh
teasda i Londoin, lór d'imshníomh,
an crádh ler sreathghonadh sinn,
an ceathromhadh ár d'Éirinn.

45. A Londoin na líog solas
do choisgis do chíocoras,
ga díoghuil as déine dhuinn?
d'fhíonfhuil[15] na fréimhe a Frémhuinn.

49. Blagh[16] do neamhchuid fhear nUladh
a mbás, 's isé a n-aonphudhar;
crádh do thréd caomhthoighe Cuinn
ég na laochroidhe[17] i Lonnduinn.

---

[9] díob. [10] oigir. [11] gnáth. [12] asé. [13] tuil.
[14] a Lundhoin. [15] dfhionfuil. [16] Bladh. [17] laochroighe.

53. D'éis an trír eile gan oil
Seaán dá mbíadh 'na bheathaidh,
mo lá leóin leachta an fhine,
'na ndeóidh[18] teachta tairgfidhe.

57. Ní beag do loit Leithe Cuinn
bás Seaáin ar sén leatruim ;
isí an chreachsoin críoch ar n-áir,
m'easbhaidh mo dhíoth 's mo dhíobháil.

61. Tugsad éruic, anba an choir,
sliocht Aodha mheic Briain Bhallaigh,
ina[19] ndearn*adh* d'olc uile
um ghort eangghlan Iughoine.

65. Dar leat is[20] lór don deaghcloinn,[21]
a los[22] érca is eineacloinn—[23]
a ghníomh i ngleoágh nír lag—
Seoán mur dhíol 'na ndearnsad.

69. Táinic[24] d'oighidh ionnua Briain
Gaoidhil uile fa aoinchiaigh,
nach léir dhóibh soilsi re seal
acht toirsi bróin da mbuaidhreadh.

73. Bás mheic Airt is ua Cathoil[25]
ua Chairbre is Cuinn Cheudchathaigh,
an sgél nuasa as doibhinn duinn,
's an t-uasa Oilill Óluim.

77. Tromloit Leithe Cuinn na gcath
Oidhidh laoích Locha hEachach,
ar sgíothmhaithne tocht re a theann,
ar n-olc críochnaighthe coitchenn.

81. Cuid do mhíorath mhaicne Néill
bás mheic Airt, ionnsa an t-oilbhéim ;
tuar diombuaidhe dhóibh a dhul,
slóigh as diombuaine ar domhun.

---

[18] ndeoigh. [19] iona. [20] as. [21] deaghchloin*n*.
[22] alos. [23] eineachloin*n*. [24] Tainic.
[25] *Cathal Ó hEadhra an Rúta, a sheanathair.*

85. Teasda Hector innsi Breagh ;[26]
do ég Hercuilis Gaoidheal ;
tug flaithinis Fáil gan teann ;
do cháidh Aichilis Éireann.

89. Teasda ar nAthgholl ag cur cath ;
teasda ar nAthosgar échtach ;
adbath cur teasda ar dtroda
ó theasda[27] ar Lugh Lámhfhoda.

93. Samhail Conuill is Con Raoi,[28]
samhail Fhir Díagh[29] go ndeaghghnaoi,
sgél doiligh a dhol uainne,
oighir Con na Craobhrúaidhe.

97. Atá i n-uaigh[30] san talamh thall
ar mbúaidh catha 's ar gcomhlann—
truagh a Mhuire[31] ar lén da los—
's ar n-uile shén is shonos.

101. Agso an feart 'na bhfuil aniodh
ursa gaisgidh na nGaoidhiol,
a gcosg tóra, a dteann ghábhaidh,
a ngeall córa i gcomhdháluibh.

105. Agso an tumba i dtád[32] astoigh
creach[33] Leithe Cuinn 's a cabhoir ;[34]
ar gcreach tar tonnmhuir do thuill
asteach i gcomhraidh chumhuing.[35]

109. Agso na subháilce ar fad
fa chloich, cumhang an t-ionad,
re taobh na córa san cheart,[36]
an chródha araon 's an roineart.

113. Is truagh nach dtarla anosa
i gcill Chairge Fearghosa
no anocht[37] i Sgire na sgoth
'na lighe[38] a chorp i gcumhdach.

[26] Breadh. [27] teasda. [28] *con*raoi. [29] Día. [30] anuaigh.
[31] Muire. [32] attá. [33] móirchreach. [34] sa a ccaboir.
[35] cumhuing. [36] ceart (? chirt : roinirt). [37] a nochd. [38] loighe.

117. Iomdha an úairsi i n-inis Fáil
éimhghe ban is maoíth mhacáimh,
tre a ég is[39] neamhágh aniodh,
gearán béd agus búaidhriodh.

121. Ní tearc neach ó thuinn Túaighe,
's is[40] fiú a n-adhbhar anbhuaine,
go Carn Í Néid síar mur soin
do thréig a gcíall da chumhaidh.[41]

125. Ó Bhóinn go Banna 's go Buais
annamh croidhe nár chomhghlúais
do chaoiniodh í Chuinn aniodh,
Gaoidhiol i suim do saoiliodh.

129. Ó Thráigh Lí go Loch Feabhail,
's gach aird don taobh Thuaidheamhain,[42]
iomdha gáir inghine is och
láimh re Finnline as feasach.

133. Mór a gcumha, ní nach nár,
ríoghchúirt[43] Shagsan tré Sheaán,
an flaith ó Tholaigh an Trír,[44]
maith do fhoghain da airdrígh.

137. San bhFrainc thoir do thabhaigh sin
uirrim agas[45] airm gaisgidh;
ní gan adhbhar uair[46] gach geall;
mh'amhgar, a uain dob aithghearr.[47]

141. Atá ar laochraidh Leithe Cuinn,
ní hiongnadh 's is fiú a bhfochuinn,[48]
dall cíach deala agus dubha
bha thríath Meana is mórchumha.

145. Mars cogaidh chríche Banbha,
budh cuimhneach tráth togharma;
Apo-ló Gaoídhiol 'gar ghabh,
ga mó aoinfhear mar easgar?

---

[39] as. [40] sas. [41] cumh*aidh*. [42] thuaigheamhain. [43] riochuirt.
[44] *os cionn* 'da thí' *dá bháthadh*. [45] clú agas. [46] fuair.
[47] aithgearr. [48] bhfóchuin*n*.

149. Mar gach turbhaidh[49] tig da éis
ceiltior subháilce Séiréis,[50]
teidhm leathanloit thiar is toir
bha Thrían gcreachordhruic gConghoil.

153. Foghar gola i ngothaibh én,
grís fuacht ag fioch*aidh* soighnén,
ag táithcheangal[51] folt na bhfeadh ;
táirtheamar[52] olc re a áireamh.

157. Atá an tóirneach 'sna tonna
grían is ré agus[53] réllonna
srotha gainmhidhe guirt[54] Floinn
ag tairngire[55] an uilc obuinn.

161. Linnte caola ar chuma cúain
tríd táinic[56] mur gach diombúaidh ;
an tonn ní diongaibhthe dhe
bha fhonn lionnfhoirbhthe Line.

165. Guais tré thuile[57] na dtrí loch
Loch Cúan Loch Laoigh Loch Eachoch,
síon na saobhshroth da rochtoin,
aonloch dhíobh go ndiongontoir.

169. Trí ríoghthonna[58] Banbha Breagh[59]
ag túargoin chnoc is céideadh ;
tig do luas anfaidh da n-éis[60]
suas gur arthaigh an aibhéis.

173. Do bhí ar súil go soiche so
le fortacht 's le fear cabhro
go ndeachaidh, a Dhé[61] ar neamh,
an té as creachoil don chúigeadh.

---

[49] turbaigh. [50] .i. *Ceres*. [51] taithcheangal.
[52] taithreamar. [53] is. [54] ghuirt.
[55] tair*r*ghire. [56] tainic. [57] tuile.
[58] righthonna. [59] breadh. [60] neis.
[61] *siollabh ar easnamh* (? nó go ndeachaidh)

177. Do gheilníamh, mana mairge,
a Éduin aird Dubhchairge,
fill i ndubh tréd chaomhthach[62] cuirp,
a bhrugh na n-aolchlach n-ordhuirc.[63]

181. Do chloinn Aodha Buidhe abháin
mur is[64] easbhaidh óg Seaáin,
tig olc do gach éineing as
bha ghort bhFéileim, is[64] follas.

A.S.a.g.s.o.i.bh, &c.

185. Ó Chríosd do thecht acht trí dég
mile is secht gcéd re a choimhéd,[65]
lór feasda an fadsoin dar gcrádh,
gur theasda i Sagsoibh Seaán.

---

[62] caomhthach. [63] norduirc. [64] as.
[65] choimhed. *Lámh níba dhéadhnaighe ar an rann so, lámh iaschta.*

## XIX

## DEALBHFAD DO CHORMAC MO CHÉIDGHRÉS DROIGHNIGHE

An Fer cédna cc.

1. Dealbhfad do Chormac mo chéidghrés droighnighe,
Connmhac[1] ar gcoimhdhine[2] méidghlés[3] ar muirnine,
ua na bhféinniodh do chách as ceinnbhile,
sgáth a dheirbhfhine an[4] séimhfhear as suilbhire.

5. Do mhac Airt as dénta an droighneachsa,
an rélta[5] choinnleachsa, an chairt[6] chuimhneachsa;
urra re a tuigsi an tríath ainmneachsa,
mo sgíath mo dhaingneachsa 's mo chuidsi don chuinnbh*each*sa.

9. Cormac Ó Néill ar n-aenurra d'áiridhe,[7]
da shámhthine féin is saerrulla an séimhidhe;
caidhe i dtréidhibh[8] aoinfhear as eolaighe?
treoraidhe Gaoidhiol i gcéimibh ar gcéiline.

13. Meinic ro shúr do shíor 'sgach ealadhain
leanamhain gníomh a ghlún[9] geinealaigh;
eolaidh a séd don fhéin fhuineadhaigh
's do fhréimh Muireadhaigh an ghég gheiliodhain.[10]

17. M'annsa[11] 's mo chen cara ar n-ealadhna,
fear as feramhla, ar dtagha tighearna,
ar mbrat[12] caomhna, ar gcraobh chomhardha,
ar maor togharma an t-aobhdha infheadhma.[13]

---

MS, 24 P 33, lch. 150. *As so go dtí deire Dán* XXIII, (*lch.* 150–168) *malairt láimhe do sgríbh. Isí an tríomhadh lámh í san chnuasach. An Fear Céadna* .i. *Ruaidhrí Óg Ó hEachaidhéin a cheap an 'gréas' so do Chormac Ó Néill, mac Airt mhic Sheaáin mhic Bhriain mhic Fheidhlimthe. Sórt 'fromhadh pinn' iseadh é.*

[1] '*duine de shliocht Chuinn Ch.*' [2] *coimhdhe*=' *cosaint.*'
[3] meidglés. [4] do chách an, *agus* 'do chách' *dá bháthadh.*
[5] relta, *agus* 'e' *ar charet.* [6] cairt. [7] dair*idhe*. [8] ttr*e*ighibh.
[9] 'a ghlún' *ar an chliathán deas agus comhartha tar éis* 'gníomh.'
[10] gheilfhiod*hain.* [11] Mhan*n*sa. [12] mbrath. [13] infheadhmdha.

21. Croinic na sean, stiúir gach staraidhe,
glanoighe iuil na dtreabh dtoghaidhe,
treisi na bhfann, sgaith ar sgoiline,
ar roibhile raith, ar gcrann conaire.

25. Sás dar móradh, ar mana soimheanma,
ragha ar n-oileamhna, óradh ar n-ealadhna,
ar gcenn feadhna re hucht n-anfhoghla,
radhamhna meadhra da lucht leanamhna.

29. Urra lér bhfeithiomh as truime toirbhearta,
breithiomh as oirdhearca go n-uille n-umhlochta,
braon don ríoghfhuil,[14] cosnamh ar gcaillbhearta,
ar bhfosghlan airmghreanta, ar líoluibh lubhghorta.

33. Fear le mbeirear búaidh gach aonbháire,
úaim gach gaolbháidhe i ngeimhiol órnaoídhe,
oighir Daghairt,[15] cabhair as cíanbhúaine,
samhail d'Fhíalghúaire ag malairt mórmhaoine.

37. Fudhomhain[16] oinigh nach dtraoth an tríathruire
do laoch Liathmhuine as oighir ar úrchroidhe ;
sgís na n-aoidheadh, coinnmheadh an cheolchuire,
sgaoileadh eolchuire, loinnmher as lúthmhuire.

41. Cormac Ó Néill ar mbúaidh 's ar mbaránda,[17]
uaim gach gabhála an réidh roimhíolla,
ar mbun ar ndóigh 's ar gcuirm chomhóla,
as muirn onóra da dháimh dhoidhíola.

45. Meabhair is cuimhne ar nach bris i mbuandáloibh,[18]
a fhuighle i bhfúaránaibh fis is móirfíadhuin ;
caidhe do fhréimh aithnidh Fhíneóghuin
a aithghin d'fhíreolaidh 'sgach réim róidhíamhuir ?

49. Caomhthach caduil is cuirp do Shídheamhain,
fíneamhain abaidh[19] an ghuirt ghaoidhealaigh[20]
a mhaca samhla theas ná tuaidheamhain[21]
ní feas do shluaighfheadhuin Banbha braoíneal*aidh*.

---

[14] ríoghfuil. [15] Airt. [16] Fúdomhain. [17] baránta.
[18] mbuanndáloibh. [19] abaigh. [20] an ghuirt g.
[21] na tuaigheamhain.

53. Turnamh a dtréanuilc, a gcóir 's a gcaomhfhaire,
aodhaire slóigh ghléaghuirt[22] Gháirighe ;[23]
flaith ar bhfeithmhe, mo chean ar gcéiline,
sgaith a fhréimhfhine,[24] fer beirthe ar mbáirine.

57. Fear ler fonnmhar clíar do chothughadh,
grían ar[25] rothuradh an donnghlan daithiodhan,
urra theann le a[26] chóir[27] do chruth*ugh*adh,
glóir nach guthumhal as fearr flaithionadh.

61. Codhnach[28] Túama an té ros-caruimsi ;
úadha ní anuimsi, as é 'ga bhfoilimsi ;
mithidh[29] tríall da dhún gan doghuilsi,
an fíal thoghuimsi mo rún roighillsi.

65. Triallfad go toigh na Tealcha Móiresi
mur a bhfoil mo dóighsheisi dherbhtha fhíresi ;
do ghébh i dteagh na tolcha úainesi,
mo chean, an Guairesi toghtha an tíresi.

69. Ionmhuin teagh go dtaitniomh da[30] dtríalluimsi,
geal a niamhshoilsi an aitreabh aoílshlimsi ;
fado ó do[31] bhádhas san bhaile lúaidhimsi ;
caidhe a thúairimsi an t-áras aoíbhinnsi ?[32]

73. Do ghébha sinn ar[33] slios na tealchasa
fios gach senchusa is grinn gach glainchesa ;
budh hiomdha ag lúadhoil,[34] um thegh na tolchosa,
sgorchosa greagh[35] uabhair is ainchesa.

77. Do ghébhsa[36] róm san ráth bhailbheasoigh
cách[37] íar ngairmfheasaibh[38] bha ól ag imreasain ;
is iomdha slóigh fa mhuirn na meadhrasoin
is dealbhlasair cuirn óir san fhinnliossoin.

---

[22] ghlեaghuirt. [23] gh*ái*r*i*dhe.
[24] fhreimhfine. [25] iar, *acht cosmhalacht báthaidh ar* 'i'
[26] 'a' *os cionn na líne* (*lámh iasachta*) *ar charet.*
[27] choir. [28] Coghnach. [29] mith*in*. [30] 'd' *leathstuas ar charet.*
[33] saho. [32] aoibin*n*si. [33] air. [34] lúaghoil. [35] g*r*eadh.
[36] ghebhsa. [37] cach.
[38] ng*air*mf*h*eas*ain*, *agus* 'fh' *leathstuas ar charet.*

81. Budh hiomdha ar cuireadh san tealaigh taobhúaine
buidhion aonuaire d'fheroibh is eólaoidhe ;
iomdha, ga dtám, san tulaigh as fhíoráille
dámh is[39] fíorfháidhe[40] cur*aidh*[41] is ceóllaoidhe.

85. Budh hiomdha san lios i dtaoí ar dtríallaine
diadhaire is saoi go bhfios is fírfhile ;
is[42] meinic thrá ag ar suairc séimhidhe
cuairt is céilidhe mná is mílidhe.

89. Éigne[43] Banna, maighre Meirbhline,
ar ndeirbhshlighe as aidhbhle, alla da shoirbhfhine,
ar gcosg doilghe, ar n-annsa, ar n-ionmhaine,
ar gcoimdhe, ar n-ionghoire an t-amsa ar oirbhire.

93. Gan bheith dar ndeilbh fa bhreith bhúanoide
meirbh ar bhfuaroige, feith a róloige ;
gidh maith an urra an tí dha dtámoide,
dhí[44] gan lánfhaide gan chuma as córaide.

D.e.a.l.bh.f.a.d, &c.

97. Fríoth le Máire, mana deaghanma
an ghealamhra as áille,[45] tagha tighearna ;
caidhe ar aobhdha bean a baramhla
ar feadh Rabhanbha, an aobhdha as inea*mh*la ?

101. Gaol na druinge dar dú[46] Sídheamhuin,
buinne da bhfíneamhuin, cnú da gclaoinfheadhoibh ;
ua na n-iarladh ón tír tuaidheamhuin ;[47]
do shín ón tslúaighfheadhain an chiabhghlan chaoil-
leabhair.

105. Fairsing a clú bha an chaomhchlár Críomthainnsi
claochládh svíomhthoirsi anú don Niallchloinnsi,
gaol na foirne nár bh'fhann[48] mun fhéthloinnsi,[49]
crann don réadhchoillsi ler dhoilghe diallchoimsi.

---

[39] as. [40] fíorfhaighe. [41] cur, *agus líne trasna ar* 'r' [42] as.
[43] Eigne. [44] dhi. [45] aille. [46] da. [47] tuaigheamhuin.
[48] nar bhfan*n*. [49] bhféthloinnsi.

# XX

## TÓGUIBH DO CHROIDHE A CHORMAIC

### An Fear cédna cc.

Tóguibh[1] do chroidhe, a Chormaic ;
Dearmaid, a fhlaith lánordhraic,[2]
a dtáthraisi[3] d'olc is d'oil
bha an ngort gclárthaissi gCobhthaigh.

Ná cuimhnigh, a chruth fhaoilidh,
ná héagcaoín 's ná[4] hathchaoinidh
bhur[5] ró éadtualaing re headh
bha chró ghéagfhuarfhuinn[6] Gaoídheal.

A bhfríoth[7] libh a los coguidh
d'easbaidh súain nó[8] sámhchoduil
ná hathchuimhnigh—ga dáim dhuibh—[9]
a chathchuingidh chláir Conghuil.

Rúaig leathbhruach, luighe it armoibh,[10]
díoth tathuimh is tionnabhraidh,
fáth imshníomha[11] an chúis rod char,[12]
a ghnúis inríogha[13] iodhan.

Foighide mhaith, a mheic Airt ;
fogas furtocht dod mhórairc ;
go sóigh cabhair dhuinn is duit
anuidh fan gcuing, a Chormuic.

---

MS, 24P33, lch. 157. *Ón láimh iasachta. Tá an file, Ruaidhrí Óg Ó hEachaidhéin, ghá chomhairliú do Chormac, misneach agus foidhne a ghlacadh go fóill, agus fulang le ceataighe agus le leattrom na ngall.*

[1] Toguibh. [2] lánordhaic.
[3] '*a bhfaghann tusa, a sroiseann tusa.*' [4] sna.
[5] bur. [6] gh*éa*gfuarfuin*n*. [7] bhfrioth.
[8] na, *os cionn* ' is ' *arna bháthadh.*
[9] dhuib. [10] ad tarmoibh.
[11] fath iomshniomha [12] an cúis rod car (=cor). [13] ionriogha.

21. Cuiridh bhur ndóchas i nDía ;
aigill go maith mac María ;
  tug t'aghaidh ar Dhía na ndúl,
  an Día ó bhfaghair[14] fortún.

25. Ná[15] cuir cunntabhart i gcás,
ná caoin dochar ná[15] dólás,
  is Ri an teaghlaigh thuas dod thaoibh ;
  suas led[16] mheanmuin, a mhacaoimh.

29. A Chormaic Í Néill aniodh
tréig do mhaoith, arduigh t'aigniodh ;
  suas leat, a cheinnbhile cháigh,
  a bhreac Seinline sruthbháin.

33. Aitchimsi an tAthair go trén
do chum neamh, úir is aiér,
  do[17] bhur gcaomhna ar chúis docra,
  a ghnúis aobhdha ionmholta.

37. Sirimsi is sirmíd uile
ar an dTríonóid toghuidhe,[18]
  tre fhíor páirte mheic Muire,
  sláinte dheit tré dheaghghuidhe.

41. Ón Athair go n-agha[19] sibh
's ó Mhac na hÓighe[20] ar íribh
  's ón[21] Spiorad ar neamh aniodh
  ionad bhur sen 's bhur[22] seinsior.

45. Go ndoirte[23] Críost dod chabhair
braon[24] da ghrásaibh grásamhail
  bhad[25] mhóircheas, a chnú chroidhe,
  fhóirfeas[26] tú tré a thrócoire.

---

[14] o abhfag*air*.
[15] na *passim*.
[16] le ad.
[17] da.
[18] thoghuidhe.
[19] bhfagha.
[20] hOighe.
[21] so an.
[22] is bur.
[23] ndóirte.
[24] bráon.
[25] bha ad=*fád*.
[26] fhoirfeas.

49. Bídh faoilidh, tréig do thuirsi,
léigidh[27] dhíbh bhur ndoghuilsi
go n-aghair[28] an úair dod thoil ;
anaidh ret[29] úain go n-aghair.[30]

53. Tiocfaidh i dtráth a dtor*aidh*,[31]
daoibhsi budh sén sócomhail,
slóighshirthe go Banbha Bhreagh ;[32]
damhna fóirithne a bhfeithemh.

57. Gabh brosdadh, a bhrath Temhra,
glac meisneach is móirmhenma ;
a chraobh[33] lile as sgáth dar sgoil,
do chridhe[34] 'na thráth tóguibh.

T.ó.g.u.i.bh,[35] &c.

---

[27] leigid
[28] go bhfaghair.
[29] re ad.
[30] go bhfag*air*.
[31] attor*aidh*.
[32] bhreadh.
[33] chráobh.
[34] chroidhe.
[35] togu bh.

# XXI

## FUIGHIOLL TUISLEADH TRIAN CONGHOIL

Lughaidh Ó hEachuidhéin[1] cc.

1. Fuighioll tuisleadh Trian Conghoil ;[2]
agso cuid da chomhardhoibh :
déine a diombuadh, a deacra,
diombuan céile a coigealta.

5. Ar an bhfonnsa fad[3] ó shoin
ón ló tugadh Trian Conghoil,[2]
críoch fhoinnréidh[4] na n-eatal[5] ngeal,
deacar a hoilbhéim d'áireamh.

9. Atá sonn seanchus deimhin
ó ré Chonghoil chláireinigh :[6]
fuair an eang tar bhogclár[7] Breagh
tocrádh[8] fa cheann a chéiledh.[9]

13. Fuair an tírsi, fa tús cráidh,[10]
tré Chonghol Chlaon[11] mac Sgannláin
tuisleadh ó nár[12] theachta dhi,
a deacra ag tuismheadh tríthi.[13]

---

MS. 24P33, lch. 161. *Níor mhisde Caithréim Sheaáin Uí Néill a thabhairt ar an dán so. Acht dán marbhnaidh iseadh é ó cheart, ar bhás Sheaáin Uí Néill, mac Briain mhic Feidhlimthe. Do cailleadh eisean san bhliain* 1617, *agus is dócha gurab é sin an bhliain nur ceapadh an dán. Tá áireamh ann ar fhoghlaibh agus ar airgnibh ná feicim tuairisg ortha i n-aonáit eile. Bhí fuath aige dona gallaibh toisg gur mharbh Essex a athair* 1574. *Deir Seán Ó Donnobáin* (A. R. È. *lch.* 2425) *gur san bhliain* 1619 *a fuair Seán so bás.*

[1]. heachuidhen. [2] congoil.
[3] fada, *agus goin b'aitte fán dara* '*a.*'
[4] foinnreidh : hoilbheim. [5] neatal. [6] chlaireinigh.
[7] bhogchlár. [8] tochrádh.
[9] *arna atharú do láimh eile ó* ' fa a cheann céiledh.'
[10] craidh. [11] .i. *i gCath Muighe Raith a mharbhadh* A.D. 636.
[12] onar. [13] trithe.

Lá Craoibhe Tolcha[14] san treas
naisgis ar orchra a háineas;
ar anshocair do só soin
i ló a hanocoil d'Eochoidh.

Tar éis cumhadh cloinne hÍr
tarrasdair tuilleadh imshnímh,[15]
gach ruire, do réir na sean,
d'íbh Néill Buidhe 'ga buaidhreadh.

Fuair an tírsi, ga dtám ris,
dúsgadh[16] bróin, báthadh áinis,
ró doghoillsi 'na dhíaidh[17] soin
fán gcrobhoingsi Bhríain Bhalloigh.

Ní creidfidhe[18] ó fhior an iúil,
Trian Conghoil na gcúan dtaighiúir,
fios na sgél do imdhigh[19] air,
sgél a imnidh a amhgair.

Ní fheudfadh ollumh uird fis
nó léightheoir leabhur n-oiris
ríomh creach an gheugfhuarfhuinn[20] ghil,
leath a héadtualuing d'áirimh.

I n-am[21] a cumhadh[22] do chlódh
re hucht a héigne[23] d'iompódh
fúair easgor as uille goimh,
teasgadh as truime tarroidh.

Clódh[24] a deacra[25] díon a cean[26]
go héug Seaáin[27] do saoileadh,
claochládh[28] na letrom do loigh
ar shaorchlár gcreatlom gConghuil.

---

[14] 14 *Meadhan Foghmhair* 1004 (A U nóta); *Eochaidh mac Ardghair rí Uladh do mharbhadh ann.*
[15] imnidh *agus* '*vel* imshnímh,' *man. al. len ais.*
[16] dúsgádh. [17] dhíaigh. [18] chreid*fidhe*. [19] imghidh.
[20] geugfhuarfuin*n*. [21] Anam. [22] chumhadh.
[23] heigne. [24] 'dh' *ar charet, de láimh dhéanaigh.*
[25] dheacra. [26] chean. [27] Seaain. [28] claochladh.

45. Tarr*aidh* tuirrsi tar gach sníomh,
fuair urchra[29] tar gach imshníomh[30]
tré mhac Bríain, damhna a deacra,
liaigh a cabhra a coigealta.

49. Ní hadhbhur iongantais dí,
créd fá mbiadh iongnadh[31] uimpe ?
críoch bhratshaoirshean da mbí grádh,
dá n-acaoineadh sí Seaán.[32]

53. Iomdha sníomh siobhoil[33] oidhche,
iomdha gúais airm[34] fhaobhairthe,
iomdha gleoágh gnáthfhrais[35] gon,
tárrthais Seoán[36] da saoradh.

57. I rinn troda i dteanntaibh cath
meinic fúair sé go saothrach
cosg foghla a bruighean a beann,
comhdha a muighedh a maoileann.

61. Iomdha teannta i dtugadh lais
coinghleic fa chenn a dhúthchais
ar bhróin[37] ndeis gealchaolgha[38] glan[39]
neamhchaomhna a chneis do chlechtadh.

65. Meinic tarr*aidh* tomhoilt mall,
dusgadh ciúin,[40] codladh[41] eudtrom,
cuairt thriallmhoch ag teachta[42] ó thoigh,[43]
leabtha fianbhoth i bhfearthoin.

69. Meinic fúair, feasach linne,
anró oidhche doininne
ar fhoghluibh[44] ga hionnradh soin
ar cholbhaibh fionnmhagh[45] bhfásoigh.[46]

---

[29] urcra. [30] imsniomh. [31] iongnad. [32] seaan.
[33] sioboil. [34] arm ; (?) *arm bhf.*
[35] gnathfhrais : tarrthais. [36] Seaan. [37] bhroin.
[38] ghealchaolgha. [39] ghlan ; (?) *nglan.* [40] ciuín.
[41] codhl*adh.* [42] tea*cht.* [43] ' o ' *ar charet.*
[44] ' u ' *os cionn* ' i.' [45] bfion*n*mhagh. [46] bfasoigh.

73. Meinic dob' í a adhbha ciúil,
ar son seanma téd[47] dtaighiúir,
seinm a each, síonghlór na sriobh
ag díobhdhódh[48] creach is caibhdhion.[49]

77. Ag díon cháigh ar chonfadh sluaigh
do bhíodh lá i lúirigh fhionnfhuair,
lá i mbeirt do chaolshról cíor[50] nglan
'ga dhíon ar shaorshlógh Shaxan.

81. Lá i ndroibhél da dhreich mur ghloin,[51]
lá ag Seaán[52] ar slios aonoigh,
lá ar sgáth sgéith[53] an dlighidh,
tráth i gcléith re coillidhibh.[54]

85. Ní heol dúinn go ndernadh air
ó ré Chuinn mic Briain Bhallaigh,
nír bh'é[55] an édáil[56] cháir[57] a chrodh,
táir nó éagcáir nár híocodh.

89. Ar chách oile a hucht a theinn
dob ionchuir le hua bhFeidhlim
cáin as an gcánoigh do chuir;
táin san tánoigh do thabhuigh.

93. Do beirthe, tre bhrúach ceilge,
creach i n-íoc na haidheirbe
nó i n-aonbhoin do cheanoibh cháigh
re feadhoin shaorghloin[58] Sheaáin.[59]

97. Do bhí an tírsin, ní taom náir,
gan easbhuidh ag ég Sheaáin,[60]
gan choinbhliocht, gan chlaon[61] gcára,
saor 'na hoighriocht éadála.[62]

---

[47] théd. [48] dioghbhógh; (<di-bádud).
[49] caibhdhion, *agus* 'd' *anuas ar* 'g.' [50] cior: dion.
[51] gloin. [52] Sean.
[53] *leg* 'fa sgéith'; *siollabh ar easnamh san líne seo.*
[54] accleith re coillighibh. [55] nir bhe. [56] anedáil.
[57] chair. [58] saorghloin. [59] Sheain. [60] Sheaain.
[61] chlaón. [62] *ea*dála.

101. Gan uamhan catha do chor,
gan guais creiche no comhodh,
gan chogadh, gan céim goimhe,
réidh 'na tobar téachtoighe.[63]

105. Do thréigsiod ar ghrádh a ngoimh,
an t-ord brugh*aidh* nó biatoigh ;
dá námhoid 'gar bhúaine bágh,[64]
uaidhe 'na gcároid chompán.

109. Do bhíodh ord easaonta cháigh
gan bhaoghal ré mbás Seaáin,[65]
's[66] lucht caoilreachta tré choing[67] ndil
ag roinn aoinleptha[68] ar uairibh.

113. Tug ar chách comholl síodha ;[69]
tréigid[70] aontoil ainbhfíora—
cuing claonbháidhe nír chlecht[71] dáibh—
tré nert saorláimhe Seaáin.[72]

117. Ar ghrádh nó ar ghuais na bhfersa
ní thug, ar aoi n-imresna,
comairce[73] i ngliaidh gan a ghoin
do bhronnaicme Bríain Bhallaigh.

121. Gluaister leis a los a theinn,
earr meirge, mac mic Feidhleim[74]
ar sén[75] gliadh ar corcradh cnedh,
da nochtadh i n-iadh Oirther.[76]

125. Lá oile, ag iomáin a chruidh,
nochtus mac Briain a bhratuigh,
tearc fios nach faghuir[77] linne,
ar slios calaidh Cairlinne.

129. An baile ar bhárduibh Í Néill[78]
gabhthur leis, lór do chaithréim,
's losgadh a luinge ó laoch Breagh[79]
re fraoch buinne nár báitheadh.

---

[63] te*a*chtoighe. [64] bádh. [65] Sheaain. [66] is. [67] chuing ; (=*a choing*).
[68] aoinlepa. [69] siodha : ainbhfiora. [70] treigid.
[71] cle*ch*t. [72] Seain. [73] comhairce. [74] Feidlim.
[75] sein. [76] an fhiadh Oir*r*cher. [77] faghur. [78] i Neill. [79] breadh.

133. Ó imlibh Banna báine
léigthior[80] sirthe ar Seaáinne[81]
tar Túaim, gion gur triall corrach,
uaidh síar um an Seanmhullach.

137. Do dhruim ruaga, raon deacraigh,
tug leis Aodh mac Muirchertuigh,
lucht feithmhe gach airde air,
is ceithre hairgne ón Fhiodhbhaidh.

141. Beantur leis, lór[82] do chuing,
sé creacha do chloinn Domhnuill ;[83]
fuair sé fan nGormbanna ngloin
sé comhlanna um na creachaibh.

145. Loch Innse Fiachna fúair soin
d'aimhdheoin bhárda Bhriain Carraigh,
re a chur i gcéill ar ó gCuinn,
céim as lugha ar a labhruim.

149. Tar sraith Banna an bhruaigh ghil
tug dhá chreich uatha ar éigin,[84]
magh nó claonchoill[85] níor dhíon dáibh[86]
da mbíodh[87] ag caomhchloinn Catháin.

153. Tosach laoí lá[88] na Móna
fuair creich, fa céim onóra ;
d'uamhan fan gcradh do choimhdhe
nír an sluaghadh Samhoirle.[89]

157. Uaimh Beirne danuir, dún ard,
gabhthur leisen lór Danmharg ;
cúis lettruim comhroinn a gcruidh
ó dheaghcloinn[90] Domhnoill dúasuigh.

161. Tug mac Briain, cóir a chuimhne,
creich mhóir ó mhac Samhuirle ;
nír bhean tóir do thuir Line
fa mhuigh áin[91] na hOirbhire.[92]

---

[80] leiccthior. [81] S*ea*inne. [82] lor. [83] nDomhnuill. [84] eigin.
[85] cláonch. [86] daibh. [87] mbiodh. [88] la, *passim*.
[89] Samhoirla. [90] dheaghchloin*n*. [91] ain ; (?táir : áin). [92] hoirbhire.

165. Dh'éis[93] airgthe fhuairghlinn Uine
tairrnge Seaán[94] sochuidhe,
tar an sál lachmhall[95] lodur,
go clár Rachlann rángadur.[96]

169. Édáil Rachlann, lámh do láimh,[97]
tugadh re sluagh*aibh* Seaáin,
slóigh toirbheartach ón Trian thoir,
go hiath coinghlecach[97a] Conghoil.

173. Gibé[98] úair aigeórthur[99] air
mac duasach Domhnuill Bhallaigh,[100]
lá do nimh luit a láimhe[101]
do thuit sin rer Seaáine.[102]

177. An líon gliadh tarla re a thaoibh[103]
gluaisid creich ó chloinn Amhlaoimh,
nír ghar dhóibh[104] donnadh a n-arm
ón tóir gur lomadh Latharnn.

181. Easbhaidh ar easbhaidh orthaibh
tug iarraidh ar Albanchoibh,
ar fhaghail[105] do thúr troda
adhaigh fa Dhún Diarmoda.

185. Tugadh mur nach dtug a lán
bhan tír[106] soirin re Seaán,[107]
cuairt diomdhagh,[108] fan deacra béim[109]
echtra d'ionnradh an Oiléin.[110]

189. Iarmhua neimhneach Néill[111] mhic Cuinn
gluaisios secht gcreacha chuguinn
ó bhruach Cairrge na ngort ngeal,
nó ocht n-airgne re a n-áiremh.[112]

---

[93] Dh'eis. [94] Seaan. [95] lochmhall. [96] rangadur.
[97] laimh. [97a] ? coinbhliochtach [98] Gibe. [99] aigeortur.
[100] ball*aigh*. [101] loit a łaimhe. [102] Seaaine.
[103] 'i' *ar charet*. [104] dhoibh. [105] fhoghail.
[106] bhan to tír, *agus* 'to' *do bháthadh*. [107] Seaan.
[108] diomdhaigh. [109] beim. [110] anoilein. [111] neill.
[112] a n*air*emh.

Do hathroigheadh, anba an cládh,[113]
don turussa tug Seaán
snuadh a gort 's a glasloch geal
lasroch ós Port na Peiredh.

Fan gCaislén Nua maoidhfe[114] mé
tug cuairt bhán gCaislén mBuidhe
go harguin cháigh[115] uma gcion,
táir[116] ar ardaibh gha fheithiomh.

Tarraidh Seaán[117] ar sén[118] gliadh
aisder dar airg an Duibhthrian;
mór ndroibhél[119] do bhaoi gan bhoin
Oilén mo Chaoi gur chuartoigh.

Sliocht Énrí[120] Caoich na gcolg sen
tug Seaán[121] creich ó a gcríchsen,
's dá[122] chreich fhréimhe hArtáin fhinn
re céile fhadchláir Fheidhlim.

Go ndearna, is deimhin linne,
dhá[123] chreich Choille Bairrlinne;
ré gclódh do chleith moighe Mis
dhá[123] chreich san Doire dúisgis.

D'aindeoin na tóra[124] tug soin
trí creacha ón chloinnsi Breasoil,
nír iarr doirrsi ar fhiodh an fhuinn,
's dá chion ón chloinnsi Chonuill.

Tug mac Briain tré bhernuibh gleoidh[125]
ceithre hairgne da haindeoin,
tearc do choill comairche[126] a cruidh,
ón Choill fhonnfhoirfe[127] Ultuigh.

Fiach ormsa a n-innisin sin:
ó[128] mhac Néill[129] Óig ar éigin[130]
tug sé tar fonnfhairrge bhfinn[131]
sé tromairgne nó a dtuairim.

---

[113] cladh. [114] maoidfe. [115] chaigh. [116] toir; (=*tóir*). [117] Seaan.
[118] sen· [119] mor ndroibhel. [120] Enrí. [121] Seaan. [122] da.
[123] dha. [124] tora. [125] gleoid. [126] comairce.
[127] on coill f. [128] o. [129] neill. [130] eigin.
[131] tar bhf. fh.

225. Creach an Lagáin leth ar leath
le mac Briain cian bhus cuimhneach ;
eolaigh fa a gcoill tre chiontoibh[132]
ar chloinn[133] Eoghain aithiontoir.

229. Sliocht merdhanta[134] mhic Í Néill
teaguid gan arguin uaidhséin ;
maithter falta cháigh i gcion,[135]
a ndalta dháibh[136] budh dídean.

233. Beag nár áirmheas[137] a n-úair mé[138]
re a gcur i gceann a chéile
do ríomh a chomhloinn a chen,[139]
díobh muna bhfoghbhoinn[140] fuigheall.

F.u.i.gh.e.a.ll, &c.

237. Seacht mbliadhna[141] dég,[142] derbhtha an dáil,[143]
ó thecht Dé go dol Seaáin,[144]
sé chéd is míle re a meas ;
ní brég líne dar luaidheas.[145]

---

[132] ciontoibh. [133] cloin*n*. [134] (?) merdhánta. [135] accion.
[136] dhaibh. [137] nar airmheas. [138] a bhfuair me. [139] cen.
[140] *sic* MS ; *leg.* chomhlonn : bhfoghbham. [141] mbliaghna.
[142] decc. [143] dail. [144] Seaain.
[145] A.D. 1617, *do chur leis níba dhéidheannaighe.*

## XXII

## NÁ MAITH DHÙINN T'FHIACH A ÉNRÍ

Fear Flatha Ó Gnímh cc.

1. Ná maith dhúinn t'fhiach a Énrí[1]
a ghnúis shaor mur shoighnéinlí,[2]
muna chuinghe an chóir[3] dlighe
dóigh nach uighbhe[4] th'áiridhe.[5]

5. Gibé[6] as cóir dod chnios gheilshiong[7]
cuimhnigh gion go gcuimhnighiom,
adaimh gion go n-admha sinn;
agra agaibh um' oirchill.

9. Ní hiomdha neach ar mo nós;
maithim daoibh, isé[8] m'iomthós,[9]
a eo cuain Cairrge Fearghois,[10]
cairde i n-uair an fheicheamhnuis.[11]

13. Adamar is[12] fiacha i láimh
na féich[13] ar a bhfuil admháil;
ó nach geubha mé a maitheamh
seula é ar a marfaithear.[14]

17. Agso t'fhiacha ar éigsibh[15] Breagh,
robí sin breath do shinser,[16]
glóirbhriathra[17] mur budh gnáth[18] dháibh
dar mbláth óirniamhtha[19] d'fhagháil.

---

MS. 24 P 33, lch. 164. *D'Énrí* (i.e. *Sir Henrí*) *Ó Néill, mac Seaáin, mhic Bhriain, mhic Fheidhlimthe. Tá d'fhiachaibh ar Énrí dánta a cheannach. Imthighid seóda agus maoin shaoghalta ; fanaid na dánta molta tar éis bháis dhuine.*

[1] tfiach a Enrí. [2] soighneinlí.
[3] chóire *agus báthadh ar* 'e.' [4] fhuighbhe.
[5] thairidhe. [6] Gi be. [7] geilshiong. [8] ase.
[9] miomthcs. [10] Feargois. [11] fheitheamhnuis.
[12] as. [13] feich.
[14] mairf*idh*ear ; (? n-anfaithear), *Uaim lochtach mar atá.*
[15] eigsibh. [16] sinser. [17] glóir bhriathra. [18] gnáith.
[19] mblath óir niamhtha.

21. Nárab ionann dóibh is duit
lucht coigealta ar gceart n-ordhruic,[20]
ní dod cheart ná léigsi[21] linn,
m'éigsi ná clecht do choigill.[22]

25. Nír ghnáth leo a leigen seaca[23]
a gcuid dar gceird fhileata;
ní tú amháin nach maithfedh í
cáir bhar n-aithreadh, a Énrí.

29. Isé as óirchiste[24] d'fhuil Néill
teacht tar a gcraobhaibh cinéil;
a mbrath lóin[25] a laoidhe sin
cóir[26] b*udh* maoine gan mhaithimh.

33. Diombuan i ndiaidh gach flatha
seóid oile acht an ealatha;
a mionnmhasail nó a gcradh chreach
ní mhar d'ionnmhusaibh h'aithreach.

37. 'Na ndiaidh ar dhumhaidh sealga
caidhid[27] coin sluaigh Seinealga?
na cluana caidhid a sguir?
's mairid duana 'na ndeaghuidh.

41 Ó 'sí bhur n-ionnmhus suthoin
bíoth agaibh far n-ealathoin,
nós maoir gan maithimh[28] dtobhaigh,
caithidh bhán maoín marthonaigh.

45. Leithsgéul sonn re sesamh t'fhiach,
a ghaoil curadh chlann Iliach,
na neith le n-oghthoir[29] h'annsa
gan breith orthoibh[30] agamsa.

49. Atáid chuguinn, a chara,[31]
lucht ar nach luidh m'ealadha,
dan béus fabhairt a bhfeirge[32]
tre labhairt gréus Gaoidheilge.

---

[20] nordhuirc. [21] leigsi : eigsi. [22] coigill. [23] seacha.
[24] Asé as oirciste. [25] loin. [26] coir.
[27] =*ca bhfuilid.* [28] maithibh.
[29] na neithe le bfoghthoir. [30] oroibh. [31] cara.
[32] bfeircce.

53. Do bhí ar dteannghuth go dtrásda[33]
againn san uair shólásda ;[34]
síona dubhgharbha ag drud riom
tug ar n-urlabhra ós ísioll.[35]

57. An eol daoibh, a dhreach sholus,
an t-én[36] darb ainm cuculus ?[37]
ní labhairsen ó ló a sguir
go só daghaimser[38] dealruidh.

61. Don ghréin do ghloine a tráchta
canaidh a ceol orgánta ;
cuir 'na hanáir seinnidh soin,
ar ngabháil eirridh[39] d'fhiodhbhoidh.

65. Ní thógaibh[40] ceann 's ní chan ceól
ó dhubhas dreach an aieór[41]
glais iarnoidhthe an eóin do nimh,
neóil na grianbhruithne i ngeimhlibh.

69. Ceas naoidhean an eóin annaimh
san aimsir fhuair iodhlannaigh,
ag soin samhoil ar sochta
danoir i ndoigh dhubhlochta.

Áinios[42] Gaoidhiol, a ghnúis[43] shaor,
fuighle a mban, briathra a macaomh,
a bhfíon a gcuirnn a gcupa,
a muirnn[44] mo shíon shamhrata.

77. Cead uraghaill i gcenn[45] cháigh[46]
dá bhfagha mé a mheic Seaáin[47]
eidir chuirmthighibh[48] clann gCuinn
do cluinfidhir[49] ann m'fhoghluim.[50]

81. Dámadh ionann aimser[51] dhaoibh
do bheuruinn dod bhais bharrchaoil[52]
duanoboir a dabhaigh the,
amhail uarodoir[53] h'aithre.

---

[33] ttrasda. [34] *arna atharrú de láimh iasachta ó* 'fholasda.'
[35] isioll. [36] ten. [37] cucolus. [38] daghaimsir.
[39] earraidh. [40] thogaibh. [41] aieóir (? ceoil : aieoir).
[42] Ainios. [43] ghnuis. [44] muirn. [45] acchen*n*.
[46] chaigh. [47] Seaain. [48] chuirmthighthibh.
[49] cluinfithir. [50] mfoghluim. [51] aimsir. [52] barrchaoil [53] fuarodoir.

85. Do thuigf*idh*thea, ga dtám[54] ris,
ní d'fhagháil[55] ar a n-aithris ;
tánaig[56] féil t'fhiachsa d'iarruidh,
a iarsma ó Néill Naoighiallaigh.

89. A chaor fhíneamhna d'fhuil Chuinn,
a ua Iriail mic Conuill,
a rún cagaidh,[57] a chor[58] sídh,
a chad*aigh* Con an chleitín.

93. A bhráthair Mheic Róigh[59] reannuigh
do theasg[60] da dtrí maoilennuibh
teora cenn na Maol Midhe,
a gheall re hAodh Oirnidhe.

97. A mheic Róisi an ruisg mhonmhaill,
a ua Aodh mac Ógdhomhnaill,
a bhreac d'iochroibh bruaigh Banna,
a ghruaidh mhiochoir[61] mhónanna.[62]

N.a.m.a.i.th

101. Dáilfidh misi do Mharta[63]
deoch a dabhaigh m'ealadhna,
ó nach maithte dhí a ndleaghuir
da mbí aice ar fhiledhoibh.

105. Ní dheirméd[64] a déd socar[65]
nó an bél chanus ciúnfhocal,
nó an deirc muill,[66] nó an mhalaigh gcaoil,
nó an aghaidh nar thuill tathaoir.

109. Leithéid na bhfiach dhlighid dhín
mná gaoidhealta guirt Seinír,[67]
don cheird ghréasoigh ga mbí barr,
dhí dar ngrésuibh do gheunam.

N.a.m.a.ith &c.

---

[54] ttam. [55] ni dfag*ail.* [56] tanaicc. [57] run coccaidh.
[58] cor. [59] Roigh. [60] teasg. [61] miochoir.
[62] monanna : *Deireadh coda Sir Henrí annso; do Mharta Stafford, a bhean san, na trí ranna éile.*
[63] (?) Martha : ealathna ; nó Mardha : ealadhna. [64] dhermed.
[65] (?) *leg.* socair : ciúnfhocail. [66] mhoill. [67] sein Ír.

## XXIII

## NÍ HAINEAMH ÓIGE I BHFLAITHIBH

An Fer céadna[1] [cc.]

1. Ní haineamh óige[2] i bhflaithibh ;
aois le neach do neamhchaithimh
ní móide[3] do mheall a chert ;[4]
ferr an óige[5] iná an fhoirfeacht.

4. Ní ar shinnsearacht shaoilid cách
a mbeith aca 'na n-ursgáth
gach slat ghlantoraidh[6] da ngein[7]
do phlantodhaibh[8] mac Míleidh.

9. Eiriomhón an uair do thil
clár Banbha ar bhél[9] a shinnsir,
ris an inissi Fiadh Fáil
riamh dob infheisi ógáin.

13. Conn mac Úna, nar ob treas,
san aois óig ó fuair flaitheas,
do fhágaibh mur cheart[10] 'ga chloinn
gur dhleacht da n-ágaibh urruim.[11]

17. Gérbh óige[12] Niall na naoi nglas,
sgríobhtha[13] a chert ar a cheannas
i gcóig sélaibh[14] slat thime
ar béalaibh[15] mac Moingfhinne.

---

MS. 24 P33, lch. 166. *I n-indeóin a óige atá Énrí (Sir Henrí) Ó Néill, tuilleann sé ceannas agus oighreacht a chúigidh féin. Níl ceart an ghaisgidh aige dhó, toisg a óige (nídh nach locht air), mar ba ghnáth aga shinsir san chás chéadna. Tá an lá san imthighthe. Acht tá ceart an dlighidh agus na foghluma aige.*

[1] Fear Flatha Ó Gnimh. [2] haineabh oicce. [3] moide.
[4] cert. [5] oige. [6] gan slat nglantoraidh.
[7] *arna atharú ó* 'gean' [8] plantodhaibh.
[9] 'ar bhél.' *ar an chliathán, man. al.* [10] ceart.
[11] nógaibh uirruim. [12] Ger bhóige. [13] sgriobhthur.
[14] selaibh. [15] be*a*laibh.

21. Ní dleghar oirneadh gan fháth ;
togha an óig as fhearr iomráth[16]
lenaidh[17] da fhréimh do riaghoil,
i ndeaghoidh Néill Naoighiallaigh.

25. Óige ríogh nGaoidhiol nír gheis
etorra is ionnradh flaithis ;
ní da thaobh as gnáth geasa
ar bhláth a gcraobh gcoibhneasa.[18]

29. An óige lé n-uair[19] umhla,
do nós síl Néill nathardha,
agso an ainimh nír fhégh[20] dhí,
ní sgél i n-aighidh[21] Énrí.

33. Ní hainimh óige is gidh eadh,
suidhe i bhfód shealbha[22] a shinnsear
san aois óig ní héider[23] d'aon
mun[24] dtréigeadh a mhóid[25] mhacaomh.

37. Ós cionn tíre an tráth do bhiadh[26]
cionnus budh héidir[27] d'óigthriath
súil ar léimibh lúidh[28] leanbhdha,
súil ar thréidhibh[29] tigherna ?

41. I gcomhrogha[30] adchídhthior leis
cluiche agus coimhéd flaithis,
dar thréig maighre Locha Laoidh
a airdhe[31] mocha macaoimh.

45. Tug an fhortún[32] aghaidh air
lá a chealgtha ó chluiche an reabhr*aidh ;*
ón ló táirios an toice
an t-áinios[33] dó as dermoite.

---

[16] iomradh. [17] lenaid [18] choibhneasa. [19] bfuair. [20] fhéch.
[21] anagh*aidh*. [22] sealbha. [23] heider : ttreigeadh. [24] muna.
[25] *arna atharú o* 'moided,' *agus* 'a' *ar charet roimhe.*
[26] *leg.* bhiath. [27] heidir. [28] leimibh luith.
[29] threighibh. [30] Accomhrogha.
[31] nairrghe ; 'n' *do bháthadh agus* 'a' *cliathánach ós a chionn i láimh iasachta.*
[32] fortún. [33] tainios.

49. Masé as sgél ar sgoith Line
gan bheith abaidh aimsire,
atá[34] aighidh an raith ris ;
maith an ainimh an aithis.[35]

53. Ní hainimh d'Énrí[36] Ó Néill
glacadh a dhúthchois[37] dhoisein,
clár slim na gcéideadh[38] gcorcra,
re linn méideadh[39] macochta.

57. Mur sin nár[40] ghuth da ghnúis shaoir,
lá éigin[41] i n-aois mhacaoimh,
techt ós iath Ír[42] dha faire,[43]
do rígh Cliach do Chonaire.

61. Feis Temhra an tráth[44] dob ollamh,
goirid techta a tréanurr*adh*
aonuighe Fódla[45] mun bhfleidh
d'fhógra[46] aonduine uaisdeibh.

65. Gealloid sluaigh Fáil ar an bhfeis
Temhoir do dhiongna a bhflaithis[47]
togha an neich[48] thíseadh[49] asteach
do bhreith na bhfíseadh bhfáidheach.[50]

69. Cuirid 'na shuan sheicheadh ndoimh
um dhraoi d'fhios cia budh cubhaidh
don fhréimh ghaoidhealta[51] ós gurt Bregh,
a hucht draoidhechta a ndéeadh.

73. Ar an draoi : " Gibé ambárach[52]
tig sonn ar chionn comhárach[53]
sealbh ar chró an Daghdha go ndligh,[54]
ar n-amhra dhó do dheimhnigh."

[34] ata. [35] *ní róléir an goin ar* ' t.' [36] dEnrí *passim.*
[37] dhuthchois. [38] cceideadh ; (? gcéide). [39] meide.
[40] nar. [41] la eigin. [42] Ir. [43] fhaire. [44] trath.
[45] Fodhla. [46] dfogra.
[47] abflaitis ; *truailliú san líne seo; uaim ar easnamh.*
[48] eich. [49] thiseadh: bfiseadh. [50] bfaidheach.
[51] gaoidhealta. [52] amárach. [53] ccomhárach.
[54] *arna atharú ó* ' gur dhligh.'

77. Do chíd chugtha ar chionn maidne
ógán[55] aoisi anaibghe,
breac do éirigh d'iochroibh gaoil
go ndéinimh miochair[56] macaoimh.

81. Do bé rision rádh gach fir:
" Do mhnaoi aosda mac Mílidh
atá so amhulchach d'fhior;
ní fagharthach dho i ndlighiodh."

85. Ar Conaire an chrotha naoi:
' Iongnadh liom nach iad fheuch[taoi][57]
airdhe[58] flatha ar an bhfeisi,
tacha ainmhe mh'óigeisi.

89. Um cheird mun[a me]allta[59] me,
séimh an ainimh[60] an óige,"
ar rí Fáil, " madh óige inn,
mo cháir ní móide mhaithim."

93. Aitheasg flatha ó fríth 'na bheól,
briathar nárbh fhéidir[61] d'aithcheódh,
do bé críochbhun[62] ar canadh
ríoghthur é ré n-apchughadh.[63]

97. Lá togharma[64] i dtigh cúirte
ar ua mBriain, bos neamhdhúinte,
tarla dar lat an leithsgél
mur mhac amhra Eidirsgél.

101. Cumus an ógáin[65] eile
'ga bhfríth[66] freagra puiblidhe,[67]
táinic[68] lá do thoigh Dha Thí,
atá 's ní fhoil[69] ag Énrí.

---

[55] ogan. [56] d'iochroibh : miochair, *l. d'amus ; (? d'iochoir gh.)*
[57] *creimeadh ar chiumhais an lgh.* [58] airrghe.
[59] *na leitreacha idir na cuibhreacha ar easnamh.* [60] ainim.
[61] nar bhfeidir. [62] criochbhun.
[63] naipchiughadh, *agus báthadh ar an dá ' i.'*
[64] La togarma. [65] ogain. [66] gabfridh. [67] fpuiblighe.
[68] tainic. [69] fhuil.

105. Ceannus Banbha má do bhí
d'iomorcaidh aige ar Énrí,
gér shia go a ciomhsoibh[70] a chuing,
nír lia gun fhiorsoin d'fhoghluim.

109. Nírbh usa dhó[71] a hucht eagna
foirm dhlighidh do dheighfhreagra
'ná do bhláth[72] ó Néill anois
do réir fháth agus eolois

113. Gidh eadh do badh annsa leo,
aicme Cuinn na gcéad chathghleo,
fir da sgríobhtha[73] comhtha cháigh,
dornchla líomhtha ináid leabhráin.

117. Nírbh annsa leo ar lár muighe
doimh ag deunamh treabhuire
'ná bró[74] seng sguaibleabhur sguir
dob fherr d'uaigniughadh fhásuigh.

121. Dual d'Énrí as a óige
cluiche lúibe[75] is liathróide
ar chuartoibh foda cláir Cuilt,
's ar gháir dtroda do thabhuirt.

125. 'S ar dhúsacht ré n-éirghe[76] én,
's ar ól uisge i n-ucht roighlén,
's ar chodladh i gcéidibh all,
's ar chognamh éidigh d'fhulang.

129. Ní rún cean ní hintinn[78] áigh
a tá i meanmain mhic Seaáin ;[79]
malairt tar an uairsin ann
ag uaislibh raghuirt Fhreumhann.

133. Cead luighe ar leabthaibh socra,
súan ar son a ndúsochta,
sgís na siobhal[77] ag slógh[80] Breagh,
sról i n-ionadh a n-éideadh.

---

[70] chiomhsoibh· [71] Nir bhusa dó. [72] ina blath.
[73] sgriobhtha : liomhtha. [74] na bro. [75] luibe.
[76] re neirghe. [77] chodhladh. [78] in*n*tin*n*. [79] Seaain.
[80] slogh : srol.

137. Ar mhac Róis acht nach rug sin
aimsir chean ó chrúas dlighidh
foghla i rosa um ráith Da Thí[81]
nír dháich[82] anosa ar neimhthní.

n.í.h.a.i.n, &c.

141. Bean nach do bhantracht[83] Banbha
sonn go n-uaisle n-athardha,[84]
gnúis náir as maothbhhanda modh
do mhnáibh saorchlannda Saxon.

145. Fuair an té ó dtáinic[85] sí
ón phrionnsa, inghen Énrí,
'S do thuill gairm ós uaislibh d'fhuil,
ainm do uaisligh a hathair.

149. Gion go bhfeasmaois cia ór chin
a cruth saor go snuadh bhfaoilidh
'S méd raith a rechta solais,
bearta braith a bunadhais.

153. Marta ó chuireas a cearda
re béusoibh ban gaoidhiolda,[86]
meastur í re haindribh Breagh;
ní dha hairrdhibh[87] ní haineamh.

n.í.h.a.i.n.e.a.mh &c.

---

[81] rath da thí. [82] nir dhoigh. [83] bhan*n*tra*cht*. [84] natardha.
[85] o ttainic : *Sir Francis Stafford, a fuair gairm ridire ó Eilís, inghean Cing Henrí.*
[86] gaoidhioldha. [87] hairrgibh.

## XXIV

## NÍ CHONGMHANN INBHE ACHT OIRBHERT

Goffraidh mac Briain meic an Bhaird cc.

Ní chongmhann[1] inbhe acht oirbhert
da marcach as mórchroibhnert,
anamhain suil tí ara thoil
'sí ara haradhain d'iarroidh.

Meinic chorus a cairptheach[2]
an inmhe is each fíorchaillteach;[3]
ní haoinréim dha heurma soin
taoibhléim deunmha 'na deaghaidh.

Caitte don tí[4] da dtiocfa
a sníomh le srían n-oirbhiorta,
nó go dtabhair í i n-umhla,
'sí i n-aghaidh a haradhna.

A glacadh le greim slemhuin
ní cheinnseocha[5] an chinneamhain;
láimh[6] gé do lamhadh 'na muing
ní sáimh anadh 'na hughuim.

Breith úaine an t-am as docra
ar an[7] dtoice dtalmhonta;
dul 'na hurláimh[8] as usa
'ná[9] cungmháil a cádhusa.

---

MS. 24 P 33, lch. 168. *Lámh Uí Uiginn ag tosnú annso arís. An file ghá áiteamh ar Énrí Ó Néill gur ceart dó gníomhartha gaisgidh do dhéanamh bíodh gur duine saidhbhir é, gairm Uí Néill agus ceannas Chúige Uladh do lorg, agus súil a bheith aige leis an árdríoghacht féin. Chuige sin ní mór dó cur suas do shádhaile agus do chompord, agus a fhoghluim cionnus gníomhartha móra a dhéanamh.*

[1] *leg* chongbhann.
[2] chairptheach.
[3] fhíorchaillteach.
[4] ti.
[5] cheinnseochadh, agus báthadh ar 'dh.'
[6] laimh : saimh.
[7] an *man. al. ar charet, agus ós cionn na líne.*
[8] hurlaimh : congmhail.
[9] ina.

21. Neifní 'na dáil, gidh docair,
ciall do chur 'na hiomlataibh,
is sighne[10] do sheich[11] ós niort
bheith re hinmhe gan oirbhiort.

25. Éigin, madh sósar[12] sleachta,
urruim[13] d'fior an oirbhearta ;
ní díles[14] gan oirbhiort d'fhior,
oighrecht díles dá ndlighiodh.

29. Puimp Leatha, dá labhraid sgol
gérbh aosta[15] ná Iul Sésor,
thairis san Róimh ghrésuigh ghil
Sésair do-chóidh[16] i gcéimibh.

33. Dob óige 'ná Éibhior[17] Fionn
Éiriomhón[18] airdrí Éirionn,
mó[19] meas Éiriomhóin[20] 'sgidh edh,
seas gléimheadhóin na nGaoidhel.

37. Niall fa hóige don fheadhoin
clann Eachach[21] meic Muiredhoigh,
gé do ríoghadh rompo so
ríodhamh[22] ochta na hEórpa.

41. Mairidh an uairsi dh'éis Néill
gein shochair d'iarsma an fhíréin,[23]
tug anam i n-ainm a shean,
da marann[24] gairm na nGaoidheal.

45. Chuige téid tús a labhra,
mac mic Briain brúaich[25] Ollarbha,
én[26] dreagain da réimhlen[27] rath,
déirgheamh eagair na nUlltach.

---

[10] signe. [11] (?) do seich. [12] sosar. [13] uirruim.
[14] diles : dhiles. [15] ger bhaosta. [16] do chóid.
[17] Eimior. [18] Eiriomhón. [19] mo.
[20] Eiriomhóin : gleimeadhóin. [21] *leg* Eachdhach.
[22] rioghdhamh. [23] fhiréin. [24] mairean*n*. [25] brúich.
[26] en. [27] reimlen : deirgh*eamh*.

49. Meisneach ré ndáloibh[28] deacra,
macaomh go méin bhfoirfeachta,
líaigh foirnirt na[29] fine ór fhás,
cridhe an oirbhirt ré n-uathbhás.

53. Ógán dá sleuchtuid sinsir,
plannda a hEamhoin óirbheinnsigh,[30]
marcach[31] cinnemhna chlann gCuinn,
barr na finnealbha a Freumhuinn.

57. Tar óige Énrí Í Néill,
sinnsir shíl Néill da nuairéir,[32]
cúis[33] ionganta ann ní fhuil
do bharr Fhionnacla Euduir.

61. Lia toimhdeadh[34] atá don fhior:
uille a mhaoín, 's is[35] mó a chaithiomh,
daingne an chomhoirle do chí,
rodhaingne an t-aighne Énrí.

65. Uaidhe as ferr riaghuil reachta;
cosg meirle, mó[36] as aithenta
do ghríbh léidmhigh[37] Lacha Cuan,
da n-éignigh Macha i míoshnuadh.[38]

69. Uaidhe fós[39] as faide a fhearg,
'sé arís as oghla dibhferg;[40]
splangc díoghalta[41] é, 's gidh eadh,
isé[42] as fhíoracla aigneadh.

73. Do fheadur is uaidh is ferr,
riaghlaidh a inbhe ar aba a coingheall,[43]
bertughadh ar bhreith an fhir
i gcertughadh eich uaibhrigh.

---

[28] re ndaloibh. [29] *arna atharrú do láimh eile go dtí* an.
[30] oirbhein*n*sigh. [31] mharcach. [32] *arna atharrú ó* nuaifreimh.
[33] cuis. [34] toimhdheadh. [35] sas. [36] mo. [37] leidmhigh.
[38] macha a m. [39] fos. [40] ogla dibferg.
[41] diogholta: fioracla. [42] ase.
[43] *truailliú éigin annso: dhá shiollabh san bhreis ar an líne.*

77. Ní hionmhaoidhte d'iath Dha[44] Thí
tuile raith dá riacht Énrí,
'sé doifhresduil acht dó[45] féin,
cló dar oiresdair eiséin.

81. Mór ngiolla ghabhus do láimh
riagh flaithis, friotal conáigh,[46]
dar shoinmhighe cúl don chuing,
súr doinmhighe na dhoghruing.[47]

85. Luamhoireacht loisi an tsaoghail
cluiche nach cúis neambaoghail ;[48]
tuar goimhe rochtain i rath,
gontoir croidhe 'ga chumhdach.

89. Ughdar ó bhfríth[49] fios a dál[50]
Tuil Sigir,[51] saoi na Rómhán,
do thrácht sé an riaghoilsi róin ;
sé da ciallaibhsi ar gcuspóir.

93. Feallsamh sin, fa saor gcearda,
fuair treoir na dtonn laideanda
d'éis séimhthechta[52] a srothann bhfis ;[53]
fochann éifechta ar innis.

97. I gcionn gach neith da nocht sin,
ábhacht[54] tagra Tuil Sigir,[55]
don fhailmhe ránuig[56] 's don rath,
cáruid darbh aighne an t-eólach.

101. Suaill a friochnamh dha faire,
dob í a bhreith don bhochtaine ;
freasabhra ní éir[57] re a hucht ;
measardha béin da bárducht.[58]

[44] dha. [45] do : clo. [46] conaigh. [47] doghruincc.
[48] neamhbaoghail [49] obhfrith. [50] adal. [51] Tuilsigir.
[52] seimhthe*cht*a : eife*chta*. [53] bfis. [54] abha*cht*
[55] Tuilsigir. [56] ranuig : caruid. [57] ni eir
[58] bardu*cht*.

105. Sighen bháis[59] ara mbí neimh
nach oir gan altrum crithir,
sdiúir chumhacht[60] don té da dtoir :
dob é[61] udhacht[62] an fheallsoimh.

109. Usaide d'fhior[63] Locha Laoidh
sdiúradh[64] inmhe i n-aois mhacaoimh,
an t-aiceachtsa[65] do fhégh[66] soin,
do légh[67] aitteachtsa[68] an ughdoir.

113. Radharc ar aicce an fheallsaimh[69]
fhuair[70] an t-am fa céidleanbhsain ;[71]
dé[72] an radhairc 'na shúil ó shoin,[73]
gan mhalairt rúin do rochtoin.

117. Sgotha séaghanda a sreath bhfis[74]
díden dó[75] ar dhord*adh*[76] bhflaithis
dhíobh[77] do righne roibheach dúin
soigheach inbhe dha fhortúin.

121. Do bruithneadh[78] do bhriathraibh fáidh
inntlecht Énrí mheic Seaáin,
mur snas amáille[79] ar ór nglan,
lór a fhalláine[80] dh'ionnladh.

125. Saor chuireas cairptheach Line
a chosnamh[81] a chaithmhighe,
a aoibh a aithne 's a iocht ;
caoin a aighthe le a aiciocht.

129. Tug Énrí Ó Néill aniogh
osgladh d'áineas[82] mhac Míliodh,
beo crithre cathshluaigh ó gCuinn,
drithle an athghuail[83] do fhursuing.

---

[59] bhais. [60] cumhacht. [61] dobe.
[62] ugha*cht*. [63] dfior. [64] sdiuradh.
[65] taiceachthsa. [66] fhech. [67] leigh. [68] aitteagsa.
[69] ar aittibh feallsamh. [70] fuair. [71] ceidleanbhsain.
[72] de. [73] suilo soin. [74] bfis. [75] diden do.
[76] dord*aidh* (? *dhortadh*). [77] dhiobh. [78] bhruin*n*eadh.
[79] amall*ne*. [80] fhallaine. [81] cosnamh. [82] daineas.
[83] ahtgual*aidh*.

133. Air achraidh ógb*hadh*[84] Eamhna
cairptheoracht a gcinneamhna,
cuing a gcádhusa[85] ar a chur,
an bhrághusa fhuinn Uladh.

137. Mac Seaáin, mac mic Féilim,[86]
ó tharr*aidh* tús muirléighinn,[87]
rug gach rionnghábhadh[88] d'íbh Néill,
tug iomrádhadh dha n-oilbhéim.

141. O ráinig[89] sí soighin air,
foraois[90] Aodh m*ac* Briain Bhallaigh,
a threabhloid a thuile cheas
do dhearmoid uile ar áines.[91]

145. Gabhuid macradh Moighe Rath
an sgiamh cheudna[92] dha gcodhnach,
sliocht athluimhmher[93] Aodha Í Néill,
caora ar n-athbhruithneadh[94] iaidséin.

149. Do mheuduigh meisneach a shen,
do mhusgoil meanma a shóiser,
tug teas 'na n-aoibhil oinigh,
sgaoilidh[95] ceas da gcédfaidhibh.

153. Nír dhermuid ón ló fa leanb,[96]
mac Róisi nach réidh ainserg,[97]
réim sodhamhna seal da dtáir ;
ceadh acht comhordha conáigh ?

157. Ní handóich[98] d'air*igh* Boirche,
dá leanta lorg breathnoighthe,
céim nach bhfuair[99] go bhfoighe[100] soin,
a uain roimhe do rochtoin.

[84] ogb*aidh ;* (? accraidh ógbhadh). [85] accadhusa : a bhraghusa.
[86] Feidlim. [87] tus muirleigin*n*. [88] rion*n*ghab*adh ;* iomradhadh.
[89] rainig. [90] fhoraois. [91] aines. [92] ceudhna.
[93] =athluimmear. [94] ar na nathbhruin*n*eadh MS
[95] sgaoileidh, *agus báthadh ar* ' e '. [96] leanbh.
[97] ainsherg. [98] handoich. [99] ceim nach bfuair. [100] bhfuige.

161. Suirghe ris, ga rath as mó?
mur tá fós, ní fáth iarghnó[101]
do dhamhna chroithgheal[102] clann Néill;
ní snoighther crann don chéidbhéim.

165. Sibhinnreadh aige uaidh soir,
grianán Geanoinn mic Cathbhoidh[103]
ar bhrath rúin Teamhra Da Thí,[104]
súil na hEamhna le hÉnrí.[105]

169. Dearc dhiombras as díol[106] seirce
bun céille ar chan Feircheirtne;
mionn seangbhan féarmhoighe[107] Floinn
dearbhadh[108] céalmhoine Coloim.

173. Geallomhoin Phádraic phuirt[109] Dúin,
tinghioll[110] Brighde, an barr chladhúir,
ciabh glennacla is géibhionn[111] gráidh,
éinerr bennachta Bercháin.

177. Dioghruis rúin Breunoinn Birre,
dalta cniocht chuain Duibhlinne,[112]
maith sgiamh a n-oidechta air
grian na boigealta ó Bhreghmhoigh.

181. Bradán taighleach na dtrí loch:
Loch Cúain Loch Laoidh Loch nEachoch;
eo Finnmheana[113] an téigle[114] the,
éigne binnshreabha Buaise.

185. Ceann na luingsi ó Thuinn Tuaidhe,
lot cádhois,[115] cló anbhuaine,
sgoth Báineassa[116] ciúin Craoibhi,[117]
sdiúir áinesa is fhorraoini.[118]

N.í.ch.o.n.g, &c.

---

[101] fath iargnó. [102] croithgheal: snoighter. [103] Cathbhoigh. [104] da thí. [105] heinrí. [106] diol. [107] fearmhoighe: c*ea*lmhoine. [108] dearbhad. [109] puirt. [110] tingioll. [111] geibhion*n*: cinerr. [112] Duiblin*ne*. [113] Fin*n*meana. [114] teigle: eigne. [115] caghois. [116] baineassa. [117] ciuin craoibhe [118] ainesa is forraoine; *deireadh an dáin féin annsan.*

189. Fada as cuimhneach Éire ard
ar mhnaoi mur Mharta Stathbhard ;
mór roishliocht ar chunn do chuir
a toigheacht sunn[119] a Saxuibh.

193. Inghion ríogh[120] Saxan sleaghaigh
le hEochaidh mac Muireadhoigh,
clódh tedhma[121] ina tochmharc soin,
go sgothghort Temhra teagoir.

197. Da rug Niall na naoi dtionól
ainnséin d'Eochaidh Maoimhedhón ;
fine an Néillsi[122] gus aniogh
os béinnsi tighe Tailltion.

201. Saorchlann eile dha héis soin
ga fios nach biadh ós Breaghoibh,
bainchenn Stathbhord na stéd mbras ?
créd athlorg le a amas ?[123]

---

[119] son*n*.
[120] righ.
[121] clodh tedhmha.
[122] Neillsi : bein*n*si.
[123] *sic MS. Siollabh ar easnamh.* (? *créd acht ath.*)

## XXV

## NÉLL LONGPHUIRT ÓS LOCH EACHACH

Ó Gnímh,[1] .i. Fer Flatha cc.

1. Néll longphuirt ós Loch Eachach ;
do chíd adhbha aoilcheathach,
na fáidhe dá nochtair[2] neóill,
ar ochtaibh áilne[3] an aieóir.

5. Éirghis i n-ionadh chinnte
stuagh neoill niamhdha firminnte
'na ghríos[4] ioinneardha ós an loch
mur bhíos coinnealbhra cathrach.

9. Ní tairis atá ag dénaimh—
do chíu[5] ag tabhairt taispéunaidh
ós cionn sheanroighléin[6] shíl Néill—
an dealroidhnéil sídh soilléir.

13. Ag súd go slios an longphuirt,
láimh[7] re ciumhois gcaladhphuirt,
néll[8] an tslóigh ó iath Oiligh
go mbróin sgiath dha sgiathroidhibh.[9]

17. Atáid san taisbénadh tug
gaoi[10] chorra ar guaillibh galghud ;[11]
atá ar lorg na gceischleath gcorr
breisleach cholg agus chathbhorr.

---

MS, 24 P 33, lch. 170. *Dán ar Chaisleán Éadain Dubhchairrge (Shane's Castle), ionad comhnuidhthe Sir Henrí Uí Néill. Tá Sir Henrí tar éis deisiú agus athnuachant air, agus tuilleadh do chur leis, i dtreó gur cuma nó longphort deallrach é os cionn Loch nEachach. Is leasainm Dubhcharraig do thabhairt ar a leithéid de dhúnárus gheal.*

[1] *Da 'éir sin dob é ceann na fine é.* [2] faidhe da no*ch*tar. [3] ailne. [4] ghr*í*s. [5] chiu. [6] shenroighl*en* (?) : dealroidh neill. [7] laimh. [8] nell. [9] sgiathroighibh. [10] gan. [11] 'laoch,' (? Goliath).

21. Iosdadh flatha 'na bhfoilit—
néll dorcha nach dealroighit—
ealtain óir a buabholl mbláith,
nuabharr sróil agus sennáith.[12]

25. Neóill éigneadh[13] ós an iostadh,
éinbhreac, fa dtá[14] an toichesdal,
ag breith chéime ar gach lionn lán[15]
os cionn an bhéine[16] bradán.

29. Do haithneadh éifeacht an neóil;
ar lár as léir da chailleóir[17]
néll an tighe d'fheugoin[18] úaidh
tar Line sédoigh siardtúaidh.

33. Toichim shleachta Briain Bhallaigh,
ag soighin 'na saorchlannaibh
don ráith[19] innillte d'ól fhleadh,[20]
an imirce mhór[21] maighreadh.

37. Éigne[22] d'fhuil Aodha Buidhe;
diormadha Dál Araidhe
is Dáil[23] Bhuinne ag tochta 'steagh
uime san bhfochla bhféindedh.

41. Mac Seaáin,[24] subh da sgathaibh,
breac d'iochroibh Cuinn chédchathaigh[25]
tug an céidghleo[26] um chró a sinnsir,
éigneo[27] as mó ar na maighribhsin.

45. D'fhuil Aodha Buidhe as breath cháir
éirghe[28] um Énrí mac Seaáin;
fíortha dhóibh[29] foirmlitre fádh,
slóigh[30] as oirdheirce iomrádh.

---

[12] sennaith (=senshnáith). [13] eigneadh.
[14] einbhreac fa tta. [15] lan. [16] bheinne.
[17] cailleoir. [18] dfeuchoin. [19] raith.
[20] dol fleagh. [21] mhoir. [22] Eigne. [23] dail.
[24] Seaain. [25] chuinn .c. chathaigh. [26] ceidghleo.
[27] eigneo (*éigne+eo; agus ceachtar aca=bradán*) [28] eirghe.
[29] fiortha dhoibh. [30] slogh.

49. Taispéanta a dtuaruma[31] sin :
táinic[32] lá dona laithibh
neull re taobh an lacha ale
ós Aodh catha na Craoibhe.[33]

53. Sluaigheadh mór ar mhac Ardghoil
tegoid ar tí a ionnarbuidh
le ríodhamhna[34] fhréimhe Cuinn,
méine[35] ríoghamhla ó Fhreumhoinn.

57. Ar Eochaidh do fhógair cath
dar ghabh[36] láimh[37] re Loch Eachach,
ar síneadh[38] a hOileach d'Aodh
broineach míleadh is macaomh.

61. Fásoighther ann Oileach Néid ;
triallois Aodh, urra a choiméid
múr stéudghroidheach na stuagh nglan,
uadh sa chédbhruineach[39] curadh.

65. Clanna Néill is Aodh Oiligh
tógaibhthior[40] 'ga dteaghloighibh
puible suaithionta sróil ghloin
ar chóir nuaithiochta analloin.

69. Tionnsgnuis go dtóigébhadh[41] teach
abhus d'Aodh nárbh fherr[42] Oileach ;
do chinn sé déirgheadh[43] an dúin,
acht sé d'éimhgheadh[44] ón fhortúin.

73. Ós Craoibh Tulcha i dtug[45] an cath,
ós muigh Line ós Loch Eachach
atá a néll[46] is néll[47] Oiligh
sgél atá sna tarrngoiribh.

---

[31] *tá mar bheadh líne tríd an dara* 'u.' [32] tainic.
[33] chatha na ch. ; *Craobh Tolcha* A.D. 1004.
[34] riogh dhamhna. [35] meinn*e*. [36] .i. *ar a ghabháil*.
[37] laimh. [38] sineadh : mileadh. [39] chedbbhruineach.
[40] toigaibhthior. [41] ttoigeb*adh*. [42] nar bhferr.
[43] deirghe. [44] deimhgeadh. [45] a ttug.
[46] ata a nell. [47] nell.

77. Tógbháil[48] longphuirt an lacha,
gér bhé rún an ríoghfhlatha,
gur dhúisg gég Mheana a mheadhoir,
nír fhéd chena ón chinnemhoin.

81. Oileach i suidheadh síol Néill
baile i mbaramhail doiséin,
's an trían thuaidh 'na cosair chró,
abhosoin fhuair[49] a n-iarmhó.

85. Dó atá i ndán a chur i gcrích[50]
ar tionnsgnadh tráth i n-eisídh ;
ar nAoidhne an tÉnríse Ó Néill ;
aoible éinghrísi[51] iaidséin.

89. Abhus[52] fríth[53] leighes a luit
senráith[54] gille an ghlúin[55] ordhruic ;
mac mic Bríain aithreighis hí ;
liaigh a haithleighis Énrí.

93. An rabhadur san ráith[56] tall
sreath[57] ghabhlach go ngrés uamann,
gloin ón doirche dath bugha,
froighthe clach 'na gcréadhumha ?

97. Sreath dhoinnlíog, nach deirge[58] an smual,
ar ghné ghrísi is iad ionnuar,
goirmleaca[59] ag téaghadh an tuir,
dénamh oighreata[60] orthuibh.

101. Sreath chlár ós[61] clochaibh díona[62]
ar nach goillid gairbhshíona ;
cosg fleach*aidh* an falach cruinn
do shreath*aibh* darach ndioghuinn.

---

[48] Togbháil. [49] fuair. [50] accrich.
[51] eingrísi. [52] Abhfus *agus báthadh ar* 'f.' [53] frith.
[54] senraith. [55] .i. *Niall Glúndubh.* [56] raith ; .i. *Oileach.*
[57] sreatha. [58] dheirge. [59] goirmleacca. [60] oighreadha.
[61] chlar os. [62] diona.

105. Sreath leabthadh ar lár an lis ;
tuighe[63] re dtéighid fúairchnis
in gach colcoigh réidh roithe
'ga béin d'ochtoibh eunloithe.

109. Peall sróil ar slios an tighe ;
tairrngid meura maighdine
grés gacha pill chaoin[64] chuige
le rinn saoir a snáthuide.[65]

113. Ní chuir breaghacht da mbí a seód[66]
i ndimbrígh[67] dath a huinneóg ;[68]
séd búaidh ní bheanfa a maisi
do stuaigh dhealbhtha a doruissi.

117. Do cumhduigheadh cupla tor
go déidhionach[69] mun dúnadh,
sliocht láimhe[70] Argo níorbh fhearr[71]
táille[72] arda a dá uilleann.

121. Ní hiongantach ortha so
meas an áilleagáin[73] fhallso,
stuagha déudamhla an tuir thigh,
ní fhuil éadtarbha[74] inntibh.

125. Ní tarcuisne ar teach sinnsior
do bheir d'Énrí a aithdeilbhsion ;
ní maoín gan fheidhm ní tnúidh[75] tug
deilbh an dúin mur nár d*hearbh*sud.

129. Do níthior foirgniomh fiodhroidh
go dtrásta[76] da dtighernoibh,
gnáth d'fhine nóisdírigh[77] Néill
lighe[78] i lóisdínibh[79] leóisséin.

---

[63] .i. 'clúmh.'
[64] cháoin.
[65] snatuide.
[66] seoid.
[67] a neimbrigh.
[68] huin*n*eoig.
[69] deighionach.
[70] láimhe.
[71] níor bfearr.
[72] taille.
[73] ailleagáin.
[74] eattarbha.
[75] tnúith.
[76] go ttrasta.
[77] nois dirigh.
[78] luighe.
[79] loisdínibh.

133. Tuir chorra le ceart prionnsa
athchumaid an fhoirionnsa ;
puirt na ríoghthána ó Bhóinn bhuig
le cóir síodhchána[80] seasuid.

137. Ní mur do bhí bhias[81] an brugh ;
anois bhus daingne a dheunamh,
dá mbeath rún cliachdha um chaislibh,
's budh sciamhcha an dún dealb*haigh*sin.

141. Bíaidh sgim aolta don adhbha,
biaidh dhi dealradh corcardha,
biaidh gormthaitneamh ar a gloin,
longphairttreabh[82] í[83] Bhríain Bhalloigh.

145. Gairm Euduin Dubhchairrge dhe
as ainm i n-aghaidh toile ;
do chuir rífhrémh[84] fhíonmhur[85] Airt
mun síodhbhrugh lí-néll[86] longphuirt.

n.é.l.l.l.o.n.g.ph.u.i.r.t, &c.

149. Bantracht go mbrataibh datha
ar slios rátha an ríoghlacha,[87]
ar ndéirgheadh[88] an chloidhe[89] chuirr
ó bhfoighe éinbhean urruim.[90]

153. Inghen Sir Framsaoi fúairsi
tús suidhe an mhúir mhiodhnuaidhsi ;[91]
taibhghidh a méin tar na mnáibh
céim[92] eidir aindribh d'fhagháil.

---

[80] siothchána [81] bhás. [82] longphairtth*re*abh.
[83] i. [84] righfhremh. [85] fhionmhur : siodhbhrugh.
[86] lí nell ; *comhdhúnadh an dáin annso.*
[87] ratha an rioghlacha. [88] neirgeadh.
[89] ' l ' *leathstuas ar charet.* [90] einbhean uirruim.
[91] .i. miodh nuaidheanta (? miodhruaidhsi).
[92] ceim.

157. Ná cuirid uirthe[93] i n-iongnadh,
ná haidhbhsighid inghenradh
maith da ndingne[94] a déd mur chlá,
inmhe da mhéd[95] ag Marta.

161. Barr uaisle is doibheanta dhi
ní bearar a barr céille[96]
ní fuighthe ar néimh[97] gruadh a geall
dual mur a céir gach coinneall.[98]

N.e.u.ll &c.

---

[93] uirte.
[94] niongna· ; 'o' *dá bhúthadh agus* 'e' *anuas ar* 'a' *'na dheireadh.*
[95] méd. [96] ceille. [97] neimh. [98] cuin*nea*ll.
*Fa bhun an dáin seo do sgríbh Ó hUiginn an tagra so:*
Um sgitheach daithle ar sgriobhu*s* aniu a nGort an Chairn*n* an xvii la do mhí June 1680. Ruaidhrí ua huiccin*n* m*ac* Cairbre m*eic* Seáin .i. O huigin*n* an T*er*moin*n* ro sgriobh an leabhur so do Cormac mac Airt Óig ui Néill. Dia da chu*mhd*a*ch* slán.

## XXVI

## DURSAN NACH MAIRIONN MAC BRIAIN

Mac Conmidhe[1] .i. Cormac mac Briain Óig cc.

Dursan nach mairionn mac Briain
meic Feidhlim nar ob éinghlíaidh ;
dursan dún oidhidh an fhir ;
doiligh[2] cúl ris na cairdibh.

Mac Bríain as dursan damhsa ;
's do chuir monuar oramsa
easbaidh séd is easbaidh each,
an fearsoin d'ég tar aoinneach.

Gach úair da dtéighinn[3] 'na theach
mac Bríain na mbriathar bhfaoilteach,[4]
nír leig as fa eura ionn,[5]
sgeula do clas go coitchionn.

Ní bhfuair misi, acht me[6] dom chois,
ón ló teasta flaith Fionnrois,
éineach i bhfódmhuigh[7] na bhFionn
ó éinneach[8] d'ógbhaidh Éirionn.

Isé[9] Seaán[10] saormhac Briain,
pór[11] na bhflaith*eadh* a Finnchliaigh,
tug an ghreagh[12] fa dheireadh dhamh,
deighfher gan seadh san saoghal.

---

MS. 24 P 33, lch. 173. *An file ghá iarraidh ar Énrí O Néill, capall, do bhronnadh air as ucht a dháin. Is truagh nach maireann a athair. .i. Seaán Mac Briain; uaidh sin a fuair sé an capall deireanach Déanfaidh Sir Henrí aithris ar a athair.*

[1] *B'é ceann na fine é.* [2] as doiligh. [3] da tteigin*n*.
[4] bfaoilt*each*. [5] in*n* : coitchin*n*.
[6] ' acht me ' *os cionn charet, man. al.* [7] abfodmhuigh.
[8] einneach ( : eineach). [9] Ase. [10] Seaan. [11] por.
[12] ghreadh.

21. Do fhuasgoil mé[13] uair oile
ó ghallaibh fhóid Iughuine,
  ég[14] mo sheisi gráidh[15] dom ghuin,
  is meisi i láimh 'gun laochruidh.

25. Airdrí nimhe na naoí ngrádh[16]
go n-íoca sé[17] re Seaán
  a bhfuair[18] mé d'ionmhuine an fhir,
  ó ré[19] fionnmhuighe Fuinidh.

29. A Énrí déna 'na dhíaidh,[20]
ó nach mairionn mac Saoirbhriain,
  gég ó achadh[21] chaithlis Cuinn,
  aithris bhur n-athar oruinn.

33. Dáil dhúinn, ar aithris th'athar,
i n-onóir na healathan,
  meadh na séd do dháiledh dhamh
  gég nár cáineadh i gcogar.

37. Seaán[22] mac Bríain, bruinne ghlan,
ó nach bhfuil sé[23] san saoghal,
  rí an chladhfhuinnsi um theach Dha Thí,[24]
  tabhairsi each a Énrí.

41. Ionann daoibh oirbhert is ágh,[25]
ionann sibhsi agus Seaán
  mur sin díot,[26] a thriath Tuama,
  íoc[27] a fhiach is ionbhúana.[28]

45. Ní cóir[29] h'agra gan fhachain,
ionann daoibh 's dod deaghathair,
  a fhlaith an bhruaighsi[30] Banbha,
  maith uaisle agus athardha.[31]

---

[13] me. [14] ecc. [15] graidh : laimh.
[16] ngradh. [17] go nioca se. [18] bfuair.
[19] ore ; ré = ' grian.' [20] díaigh. [21] achaidh.
[22] Seaan. [23] se. [24] dhathí. [25] agh : Seaan.
[26] duit. [27] ioc. [28] inbhúana. [29] coir.
[30] bruaichsi. [31] ' dh ' *os cionn charet.*

49. Clechtsa mur as cleachtach linn
i n-aimsir mhic mhic Féidhlim :[32]
gach arbh áil[33] d'fhagháil uaidhe,
a bhranáin chláir Chraobhruaidhe.

53. O táid i gcríaidh a chruth nár
Aodh mac Aonghusa is Seaán
a chéile iodhan brúigh [34] Breagh
déuna[35] dhúinn[36] ionadh h'aithreadh.

57. A mhic mic Bríain, a bhas sheng,
ollamhain oile Éireann—
ní dual daoibh m'aithghin d'obadh—[37]
maoin ót aithribh fhuaradur.[38]

D.u.r.s.a.n, &c.

61. Atá 'na haigneadh aobhdha
's 'na maillbhriathraibh[39] macaomhdha,
cúram anma i[40] modhaibh mná,
damhna molaidh ar Mhartha.

65. Bean chuirthe a teasta ar gach taobh,
inghen[41] Framsaidh, folt fionnchlaon,
gnúis[42] bhanda nach caomhuin crodh,
planda do shaorfhuil Shaxon.

---

[32] Feidlim. [33] gach ar bháil. [34] bruaigh. [35] *sic* MS ; (? déine).
[36] dhuin*n*. [37] dob adh. [38] o taithribh fuaradar.
[39] maillbhriathra. [40] cur ameanma a. [41] ingen. [42] gnuis.

## XXVII

## CIA MEISI NÓ AN MACSA SEAÁIN

Lughaidh Ó hEachuidhéin cc.

Cia meisi nó an macsa Seaáin,[1]
seabhoc Line na learg 'dtláith—
nó cia sionn araon ó fholaibh—
an chraobh fhionn le bhfoghair[2] fáith?

Cia hagoinn thrá tharla ar seachrán
far seilbh dhúthchois,[3] dáil nach soirbh,
bláth na n-eó fa calma i gcaoimhiocht,
nó an dtarla ceó i n-aoinecht oirn?

Gibé[4] lé[5] cuirthior ceist dhorcha
dhó féin tig a cur ó chruas;
lán súl,[6] re budh deacra deaghoil,
leanta dhún tar seanoibh suas.

Níor chubhaidh do chloinn ar n-aithreach,
d'ainm ollamhan d'adhbhur[7] ríogh,
go dol dáibh do chlár na cruinne,
nár lán gráidh[8] gach duine dhíobh.

Ní chreidim nach gcualaidh Énrí[9]
d'éigsibh Éirionn[10] thoir nó thíar,
cnú as aibche ós gach cnaoi da chrobhaing,
draoi 'ga aicme romhainn riamh.

Ní chúala meisi ós me as sine
sealbh ollamhan róinn ga fhréimh;[11]
líonmhur[12] ar dtogha ga thánoigh[13]
ríoghradh fhola ṅároigh[14] Néill

---

MS. 24 P 33, lch. 174. *Tá an file ghá áiteamh ar Sir Henri Ó Néill gabháil leis féin mar fhile 'oifigiúil'; gur dhual dá shinsir bheith mar fhilíbh ag uaisle Cloinne Néill; go bhfuil uaisle timcheall ar Sir Henrí agus a bhfilí aca; agus Sir Henrí féin gan aon fhile.*

[1] Seaain. [2] bfoghair. [3] duthchois. [4] Gibe.
[5] 'le' *leathstuas, ar charet.* [6] lan sul. [7] dadbur.
[8] nar lán graidh. [9] enrí, *passim.*
[10] Eirionn, *passim.* [11] fhreimh.
[12] lionmhur: rioghr*adh.* [13] thánoidh. [14] naroigh.

25. Gidh eadh thrá, dá dtairgeadh Énrí
inbhe ar mbeathadh do bhúain dínn,[15]
bídh i bhfírneimh[16] cneidhe an chridhe
bleidhe d'fhínfhleidh[17] fhine Ír.

29. Ní eadur ca háit[18] i rachuinn
eidir ríoghraidh rátha[19] Cuinn,
tearc fáth um nach bhfuighinn dímhes,[20]
's cuirim rem ghnáth díles druim.

33. Énmhac ríogh[21] gan ollamh d'urláimh
ní fhuighinn d'uaislibh bhfer bhFáil ;[22]
tar ga[ch] éinní[22a] a chnú mo chnissi,
acht tú a Énrí is misi amháin.

37. Easbhuidh dhamhsa dioghbháil duitsi,
a dhreach líoghlan[22a] da len dé ; [24]
a thaibhgheóir comhadh chraoi Logha.
saoi ag rodhol amogha mé.

41. Ní fhuil ormsa acht easbaidh cumhduigh,
caith iomainn a ua na ríogh ;
a chneas naoi[25] gan tlás 'na thréidhibh,[26]
ní cás saoi do dhéinimh[27] dhíom.

45. Each nach faghann fer a gleusta,
groigh[28] uasal más dúthchus[29] dí,
tuillidh béim don ghroigh[30] da ngabhthair ;
réidh ó thoil ní aghthair[31] í.

49. An cú bhíos ar bheagán muirne
méin[32] gealtachta as gnáth sa gcoin,
ní thóguibh súil re guth gadhoir ;
uch, as dúin fa samhoil soin.

---

[15] din*n*. [16] a bhfirneimh. [17] dfínfleigh. [18] hait.
[19] ratha. [20] dimes. [21] Enmhac riogh.
[22] bf*er* bfail [22a] ga einni. [23] lioglan. [24] de.
[25] riogh naoi, *agus báthadh ar* 'riogh.' [26] threighibh.
[27] dhenam. [28] groidh. [29] mas duthchus. [30] ghroidh.
[31] faghthair. [32] mein.

53. Ceo ar m'ealadhain fa hé a samhail
sriobh fíoruisge[33] ar bhfás[34] a feóir,
gé bheith righte re bruach bealoigh,
ní slighte cuach d'fheraibh eóil.

57. Léigmid[35] dínn a ndeachaidh thoruinn;
tairgther síoth[36] ar son bhar locht,
suil tí thrá teasghoil[37] id thonnfhuil,
má tá[38] easbhaidh ollaimh ort.

61. Gach a ndligheann ollamh airdríogh
iomchair liomsa, a mheic mic Briain;
sgath mo thagra ó nár [39] thréig t'fhine,
léig gach agra dhlighe im dhiaidh.[40]

65. Amhairc ar uaislibh mac Míleadh
's a mhéd iomchraid da n-aos[41] gráidh,
mar measa[42] file fir Oiligh
righe ribh is doiligh dháibh.[43]

69. Féch[44] ar ollamh aicme Rosa,
an fhrémh[45] fhíre ó bhfuile[46] féin,
's cách[47] ga chora,[48] acht gé céim[49] dermuid,
ós cléir fhola[50] nemhlaig Néill.

73. Feuchtar libhse[51] don leith oile
ar Fher Flatha, file an tslúaigh,
a mhuirn sóin ag sliocht na gColladh
sa[52] riocht 'na bhfoil[53] th'ollamh úaibh.

77. Osna th'ollaimh d'easbaidh dúthchois,
doilghe[54] liom dod leacain thais;
ó taoi anosa[55] i mbun do bháidhe[56]
usa cur do láimhe lais.

---

[33] fioruisge. [34] bfás. [35] leigmid. [36] sioth. [37] *tra* theasghoil.
[38] mata. [39] onar. [40] u*m* dhiaigh. [41] naós.
[42] sic. MS; ? *mar mheasa*[*ir*]. [43] dhaibh. [44] Fech.
[45] fhremh. [46] o bfuile.
[47] 'sgach; *agus báthadh ar* 'g,' *agus* 'c' *ós a chionn.*
[48] cora. [49] ceim: cleir. [50] fola. [51] libh. [52] (?) 's an.
[53] bhfuil. [54] doilge. [55] (?) anusa. [56] bhaidhe: laimhe.

81. An bhreath bertar ormsa, a Énrí,
eidir éigsibh fhóid Dha Thí,[57]
a bhláth na gcleath a criaidh Chormuic,
id dhiaidh[58] budh breath ordhruic í.

C.i.a, &c.

85. Dá mbeire sí[59] eolus orom
inghen Sir Framsaoi, flaith gall,
luaitter eala as a hucht d'fheughuin,[60]
ón lucht ceana bheuraidh barr.

89. Eidir ógmhnáibh gall is Gaoidheal,
gruaidh leathchorcra[61] ar lí na subh,
breath ga breith ón tráth as treisi,
cách i leith a deisi ag dul.

93. Do thréidhibh[62] mná ag Martha Stathbhard:[63]
stiúradh córa ag cosnamh críoch,
derc dán frémh[64] an bugha barrghlas,
bél as lugha adhnus d'fhíoch.[65]

C.i.a.m.e.i.s.i, &c.

---

[57] dhathi. [58] ad dhiaigh. [59] si. [60] dfeughuin.
[61] leathcorcra. [62] threighibh. [63] Stathbard.
[64] fremh. [65] dfioch.

## XXVIII

## RACHA MÉ DOM AITHNE D'ÉNRÍ

Seaán[1] Ó Groidhin cc.

Racha mé[2] dom aithne d'Énrí
d'fheuchoin orum dha dhreich nduinn,
d'fhios[3] an mbeura onóir d'fhilidh[4]
reulla roshlóigh cinidh Chuinn.[5]

Ar tí[6] m'aithne d'oighre Seaáin[7]
seoladh laoidhi do mheas mé,
gidh mór sgáth na ndligheadh ndorcha
ar bhláth fileadh Tolcha Té.

Sgaith ar gceirde dioghrais dána
a ndligh*eadh* ormsa ag[8] ua Briain,
do bhéra[9] díol san chiort[10] chubhaidh,
ar iocht[11] ga shíol bhunaidh[12] biaidh.

Dioghruis ar molta, a mheic Róisi,
rinn ar gceirde[13] ó's[14] cóir uainn,
a rún drechnáir as fherr[15] d'fagháil,
ní neamhcháir lem[16] anáir uaibh.

Fa hiomdha ní d'fhiachoibh[17] ollaimh
agaibh ormsa, a rosg mur ré;
do geubhthur tráth, a thriath Feirste,
ar sgáth[18] m'fhiach nach meiste mé.

---

MS. 24 P 33, lch. 175. *Tá an file chun dul ag triall ar Sir Henrí Ó Néill, agus a dhán roimhe, féachaint an nglacfadh Sir Henrí mar fhile é, nó luach a dháin do thabhairt dó.*

[1] Seaan. [2] me. [3] dfios. [4] dfilidh. [5] cuinn.
[6] ti. [7] doigre Seaain. [8] 'ag,' *leathstuas ar charet.*
[9] bera. [10] chert. [11] ar ea*cht*. [12] bunaidh.
[13] ccéirde. [14] (?) más; *siollabh ar easnamh.* [15] ferr.
[16] liom. [17] dfiachoibh. [18] sgath.

Dlighidh sinn ar son ar molta
mórán[19] neithe 's gan ní uainn ;
ar ndlechtadh mur as díor d'anáir
is clechtadh síor d'fhagháil uaibh.

Mo bheith agaibh um chenn gcumoinn
ó's[20] chuige atá ar labhradh linn,
a bharr fionnchuir gan bhéim[21] mbronnaidh,
iomchuir do réir ollaimh[22] inn.

Bíoth[23] nach beinn im[24] ollamh agaibh,
a éigne[25] lúidh Locha Laoidh,
fa fhéin Oiligh fa dhóigh[26] ndréchta
soighin róinn as dénta[27] dhaoibh.

Gidh eadh fós, ní foráil[28] damhsa
i ndíol[29] san drécht[30] do dhealbh mé
gan m'annso do shódh[31] ód shéimhlí ;
ní mór dhamhsa, a Énrí, hé.

Racha meisi, a mheicsi[32] Seaáin[33]
seal cuarta gan chuma lá
san chúirt tláith[34] as tighe eachtra ;
go ráith Line as techta trá.

R.a.ch.a, &c.

Aithin meisi a Mharta Stathbhard[35]
stiúradh[36] flaithis as dú dhaoibh
m'éura nár[37] fhogham ar th' ionchaibh,
déna oram, iomchair m'aoibh.

A bhrath ríoghan[38] rátha[39] Line,
lean dar gcumann, cuiridh linn ;
do réir m'amhairc, go n-iúl damhsa,
stiúr ar mhalairt annsa inn.

R.a.ch.a.d[40] d.o.m a.i.th.n.e, &c.

---

[19] morán. [20] ós. [21] bheim. [22] ollai*m*. [23] Bioth.
[24] um. [25] eigne. [26] dhoigh : roin*n*. [27] denta.
[28] forail. [29] andiol. [30] dre*cht*.
[31] *an síneadh ar 'ó' agus an 'dh'* ar charet *i láimh dhéannaigh*
[32] meicsi. [33] Seaain. [34] chuirt tlaith : raith.
[35] Statbhard. [36] stiuradh. [37] meura nar.
[38] ríoghan. [39] ratha. [40] *sic* MS.

## XXIX

## CEANNUS NA FÉILE AG FUIL FHEIDHLIM

Niall Óg Mac Muireadhaigh cc.

1. Ceannus na féile[1] ag fuil Fheidhlim ;
urruim an chlú[2] cosnaidh síad ;
coimhmeas cáigh[3] rú ma do roighneadh,[4]
san chlú[5] as cáir[6] do hoirneadh íad.

5. Go mac Seaáin[7] na slegh gcorcra
i gcrúas[8] teannta ní thiad[9] slóigh,
dá bhfaghthur leo é[10] 'na aonur,
'sé san ghleo ná taobhadh tóir.

9. Leaptha sróill[11] da seachna ar oircheann ;
uisge a chuirm go gcuirenn glíaidh ;
tug ar fhírshreibh, re feadh bhfaghla,[12]
seal do ríghfhleidh[13] Banbha Briain.

13. Eurạ faoi ní faghthar d'aoidhidh,
dha fhéile i gcách[14] cuiridh sé ;
ní bhí[15] nert gan díol[16] do dheoraidh,
do reacht [ríogh][17] ó nEoghain hé.

17. Ní dhiúltfa triath truime a chomhadh,
i gcert Gaoidhiol do gheibh díol,
cáin í Éanna fa fhonn nEarca ;
trom an seula reachta ríogh.

---

MS. 24 P 33, lch. 176. *Dán é seo ag moladh Énrí Uí Néill agus ghá ghríosú chun gníomhartha gaisgidh. Is truagh gan againn dó ach cairt amháin.*

[1] feile. [2] chlu. [3] caigh. [4] 'o' *ar charet.* [5] clú.
[6] cair. [7] Seaain. [8] accruás.
[9] 'théid' *ghá bháthadh, agus* 'tiad' *do sgríobhadh 'na dhiaidh.*
[10] e : se. [11] sroil. [12] bfaghla. [13] righfleidh.
[14] accach. [15] bhi [16] dhíol.
[17] *siollabh ar easnamh san lsgr.* (? fhíor).

21. Rioth teangadh mur thabhach n-osaidh[18]
ar ua mBriain ní beg do chrích[19];
an feadh do gheall anmhoin d'adhnadh
nírbh fherr[20] d'fhaghlaidh snadhmadh[21] síth.

25. A rogha fleidhe feadh sluagh*aidh*
gach sreabh fhuar i n-aimsir the;
ní iarrfa ar foghail fíon d'aoinfher
dá bhfoghair díol draoidheadh dhe.

29. Da lucht iomtha dob fherr[22] íocadh
i laibh[23] gleo nó gabháil sgiath;
techt dó[24] 'na aghaidh gan arma
cabhair as mó tarla ag triath.

33. I dtáighe[25] ní théid a mhaoine
mac Róisi[26] go riarann dáimh;
ní ferr drud ris an tráigh thoraidh,
rug 'na láimh[27] ar chomh*aidh*[28] cháigh.

37. Meinic teguid i dtír námhad[29]
naoi mílidh as mó do leth,
ní fhuil tír in nach bí[30] a mbiodhbha,
na trí trír ní thiobhra[31] astech.

41. An stéd sidhe ag soighin Énrí
go háth na glíadh greasfaidh sé;
dámadh é mian eich go héigin
srían ar gach leith léigidh lé.

45. Síol gCuinn riamh ós ríoghraidh[32] Gaoidheal;
gnáth a bhláth[33] mur bhíos an[34] fiodh;
ní racha i gcló[35] fréimhe Féilim[36]
dá ró an fhéile[37] ó Éirinn d'fhior.[38]

---

[18] nosaidh. [19] chrich. [20] nir bferr [21] ' n ' *ar charet* [22] dobferr.
[23] a laibh. [24] do. [25] Attáighe. [26] roisi. [27] laimh.
[28] comh*aidh*. [29] namhad. [30] bi. [31] thiubh*ra*.
[32] rioghr*aidh*. [33] bhlath. [34] aban, *agus báthadh ar* ' ab.'
[35] acclo (? *a cló*). [36] freimhe Feidhlim.
[37] da ro an fheile. [38] dfior.

49. An Lia Fáil, ó fríoth ag labhairt,
ní léigfe dhaoibh dol[39] i ngliaidh ;
bíodh[40] ar leic Lugh*aidh* a labhra :
an cubhaidh dheit Banbha Bríain ?

53. Ní thig neach ó neimh a ngona
na gaoí throma theilgfe i gcéin ;
táth i ndiaidh[41] áluidh bhur n-omnadh
do sháruigh liaigh foghladh[42] féin.

57. Neach ghud lenmhuin i lár[43] troda
techt ar gcúl[44] as cóir do iarr ;
fada le fer gan ibh d'fhilleadh
do len sibh i ngrinneal gliadh.

61. Ní bhia duine gan díol éiges ;[45]
amhlaidh bhíd mur bhíos do chuing ;
éigin[46] an dúais iarfa d'fhilidh
do ghúais chliachdha chinidh[47] Cuinn.

65. Tarraidh súil le silleadh aindre
ortha ghráidh dá ngabha socht ;
bean ar do thaobh don tigh[48] tarla
do bheir claon na habhra[49] ort.

69. Beag dot onóir[50] d'éigsibh Banbha,
a mbia it thigh ar a dtoil bhíos ;
uachtar tighe fan chléir chuire,
fine Néill ag suidhe[51] síos.

73. Roinn teasca[52] ní thabhra d'aoinfhear,
t'fhéile[53] ríamh ní raibhe ar dáil ;[54]
ní fhuighfe tú, an tan fá roinne,[55]
acht bladh don chlú i gcoinne cáigh.

---

[39] dhol. [40] biodh. [41] andiaigh.
[42] foghlaidh, *agus báthadh ar* 'i.' [43] a lár. [44] ar ccul.
[45] diol eicces. [46] eigin. [47] ghuais c. c.
[48] sic MS. ; (? teigh). [49] haphra. [50] do tonoir.
[51] suighe.
[52] *deireadh an fhocail seo doiléighte : an* 'c' *ós cionn na líne.*
[53] tféile. [54] dail : caigh. [55] aroinne.

77. Céile deabhtha i ndiaidh[56] do ghona
gerr go sníthe snáithe[57] a ré ;
búain ret fhal*aidh*[58] i mbeirnn bhaoghail
feidhm i n-aghaidh aonaigh é.

81. Do shíol Néill[59] do níd a bhfiacha,
feadh gach tíre tarla an chuing ;
beirid cách na comha id choinne
i dtráth togha chloinne Cuinn.

85. Tig ar h'uillinn re hól fíona
fer ré ngliaidh do gheubhadh sgáth ;
do ghúais a mbí d'éigin[60] uirre
léigidh rí dot uille[61] ar áth.

89. Th' eachra ag dáimh i nduasoibh[62] laoidheadh,
léige[63] ara mbreith bruta sróil ;
acht ní nár[64] fhoghain don fhilidh
ní bhí[65] oroibh d'idhibh[66] óir.

93. Faghthur dhuit ó dhúthaigh[67] biodhbhadh
do bhreith féin, nó faghthar troid ;
íocthar le triath ar bhrúach bearna[68]
luach na bhfíach nach dtarla dhoid.

97. Dá n-aindís gan adhaint Banbha,
ní bhí iath nach amhlaidh dháibh,
an gcoisgfe sin t'fhéin don fhoghoil
a dtoil féin do chomh*aibh* cháigh ?

101. Dámadh í an bhreth bheire ar úairibh,
umhal cách at chánaigh dtruim,
ga rogha d'íbh Néill[69] do níthe,
géill[70] nó comha críche Cuinn.

---

[56] andiaigh. [57] snithe snaithe. [58] re tfal*aidh*. [59] shiol Neill.
[60] deigion : leig*idh*. [61] do tuille. [62] ' d ' *leathstuas an charet.*
[63] leicce. [64] ni nar. [65] ni bhi. [66] dighibh.
[67] o dhuth*aigh*.
[68] bearna : ttarla ; *amus lochtach ;* (bernadh : derlagh).
[69] dibh Neill. [70] geill.

105. Gan snaidhm giall i ngeubhtha[71] an chumha,
gan chur n-iorghaile a ua Bríain ;
suil cuirther sréin óir ret eachra
do chóir féin do gheabhtha[72] i nglíaidh.

109. Ní tú as cuibhdhe i gcomhlann aoinfhir,
t'fhoghlaidhe i gcléith chuire thort ;
nírbh fhiú[73] libh aghaidh ar éinfher[74]
ag sin cabhair fhéineadh ort.

113. Do leanmhoin ní lamhoid gasr*aidh*,
gráin[75] a dtreas re talmhoin rú ;
usa le cách cur réd chomha
dul ar áth dá dtogha tú.

117. Ní bhia cách i gcoimes th' oinigh,
a ua Bríain le mbronntur cion ;
fáth do chur bloidhe nó béime
dul[76] i ngoire t'fhéile[77] d'fhior.

121. Foghluim do chleas do chúaidh d'aoinfher,
uath*adh* i ngleo gheubhus rú ;
cuirthe mur iongnadh é ar fhéinnidh,
dá ndiongmhadh sé[78] i dtréighibh[79] thú.

125. Ó chnúas trágha tíre Banbha,
ar bhúain arbha ní fhuil neart,
tairthe fuinn do folchadh uaidhe,
torchar ó Thuinn Tuaidhe ag techt.

129. Coinnmheadh aoidheadh an úair dhíoltar[80]
dáile ar th'ógbhaidh t'fhuighioll cís ;
mur fuair féin[81] ó chách nó comha
gnáth le cléir a rogha arís.

---

[71] angeubh*adhtha*.
[72] gheabhta. [73] nir bfiu. [74] einfher : fheineadh.
[75] grain. [76] dol. [77] tfeile.
[78] ' sé ' *leathstuas ar charet.*
[79] attréighthibh, *agus báthadh ar* ' th.' [80] dhioltar. [81] (?) tfein.

133. I n-áit chubhaidh gur chuir ollamh
gan ól fíona fuilngidh sein ;
ar pheall sróil go suidhe[82] an file
ní fhuighe fóir Line fhleidh.[83]

137. Ua na Niall ma do ní cionta
críoch[84] Fheidhlim ní fhuil 'na ndiaidh ;
ní loc suirghe ar a fer faghla,
cuimhne a shen ag Banbha Briain.

141. D'omhan Énrí[85] ar fher gcliachdha
chuige i ngliaidh ní gheubha sé ;
gúais le cách a ndíth[86] do dhénamh,[87]
fríth ar áth 'na énar[88] hé.

145. An sgol nua suil do ní suidhe
seóid bhuadha do bherar dhóibh ;
síol gCuinn, mur do fhégh[89] ar fhilidh,
ag buing mhér a hidhibh óir.

149. Fáth[90] aoibhnis amharc a cumhdaigh
cúirt[91] Dhubhchairrge nach dubh gné ;
d'fhéile[92] í Éanna san dún daoineach
múr gan eura ar aoinneach hé.

C.e.nn.u.s, &c.

153. Móide[93] maoine Marta Stathbhard,[94]
sduaigh uichtgheal gan eura um ní ;
san áit i mbiadh ní fhúair aoinfher
úain ar ríar na ndraoidheadh dhí.

157. Teist oinigh inghine[95] Framsaoí
fada ó chéile[96] do chuaidh soin ;
téid tar bhéine bhan na Banbha ;
do char féile[97] tarla a toil.

---

[82] suighe. [83] fleidh. [84] crioch.
[85] Domhan Enri. [86] andíth. [87] do denaimh.
[88] enar. [89] fhéch. [90] Fath. [91] cuirt. [92] dfeile.
[93] Moidé. [94] státhbhard. [95] ingine. [96] ocheile. [97] feile.

161. Failghe órtha ar a hocht méraibh,
mór maoíne budh measta dhóibh ;[98]
aghaidh nár gan éimhdheadh[99] d'fhilidh ;[100]
lámh mhéirgheal[101] go n-idhibh n-óir.[102]

165. Do fhoghluim Martha ós[103] mnáibh Gaoidhiol ;
tar gnaoí ríoghan[104] rachaidh sí ;
ar mhéd raith is[105] togha tréidheadh[106]
maith an rogha d'éinfher hí.

C.e.a.nn.u.s. n.a. f.é.i.l.e, &c.

---

[98] dhoibh. [99] eimh*eadh*. [100] dfil*idh*.
[101] mheirgheal. [102] noir. [103] os. [104] rioghan.
[105] agus. [106] treigh*eadh* : deinfher.

## XXX

## MNÁ TAR MUIR MAITH RE GAOIDHIL

Ó Gnímh[1] .i. Fer Flatha cc.

Mná tar muir maith re Gaoidhil
iomdha cairt do chraobhsgaoil*idh* ;[2]
tearc le mnáibh míonmhoighe[3] Floinn
dáil na ríoghraidhe ó Fhreumhainn.[4]

Mas fíor, ní hiad badh mhionca,
cleamhna san chrích Ghaoidhiolta ;
mná a dtíreadh féin is a bhfir
le fréimh Míleadh nír mhaoidhimh.

Báin[5] inghen Sgáil go sgéimh ngloin,
Nar[6] inghen Lóigh,[7] 'nar leabhraibh,
techt na mban gcéibhfhionn gcnistiogh[8]
go magh nÉirionn[9] innistior.

Ón chúplasa[10] ad chuala mé[11]
fás dá ríogh[12] do bhen braighde
d'Éirinn fa healadhach sroth,
Féilim,[13] Feradhach Fachtnach.

Ní do mhnáibh Insi[14] Ealga
trí mná na gcnes gcoinnealda,
adhbhur[15] tnúdha[16] a dtecht[17] ale,
Úna[18] Earc[19] agus Eithne.[20]

---

MS. 24 P 33, lch. 178. *Dán molta do Mharta Staford, bean Sir Henrí Uí Néill. Ba mhaith an ceart aige bean ghallda do ghabháil, ar nós cuid dá shinsear.*

[1] O Gnimh. [2] do craobhsgaoil*idh*. [3] mionmhoighe : rioghr*aidhe*.

[4] Freumhain*n*.

[5] *recte* Báine, *bean Tuathail Teachtmhair, agus máthair Fheidhlimthe Reachtmhair* (LL 138 b, l 18=BB 284 b, l.2).

[6] Bain ; *recte* Nar thuathach (B. B. tuat caec), *inghean Lóith* (LL (Loich BB), *do thuathaibh Cruithneach, bean Chriomhthain Nia Náir agus máthair Fhearadhaigh Fhinn Fhachtnaigh.* (LL 138 b, l. 13=, BB, 248 a, l. 47).

[7] Loigh. [8] 'n' *leathstuas de leitir bháitte.* [9] Eirion*n*. [10] cúplasa. [11] me. [12] fas da riogh. [13] Feidlim. [14] in*n*si. [15] adhbur. [16] tnútha,

[17] attechta, *agus báthadh ar 'a' deiridh.*

[18] *bean Fheidhlimthe Reachtmhair, agus máthair Chuinn Chéad-chathaigh.*

[19] *bean Mhuireadhaigh, mhic Eoghain, mhic Néill Naoighiallaigh, mathair Mhuircheartaigh (Mac Earca).*

[20] *bean Fhiachaidh Fionnoladh, agus máthair Thuathail Teachtmhair.*

Ón triúr sin do thuismhigh[21] Conn
's Tuathal Techtmhur, flaith Freumhonn,
más fhíor d'fháthaibh a dhechtoigh,
as díobh máthair Muirchertoigh.

Máthoir Néill na naoi ngéibhionn,
ní d'aindribh fóid Finnéirionn,
inghion[22] ríogh Lundon tar linn;
fíor don ughdor ro fhuighill.

Gach gobhlán dar ghabh ríghe
d'uaislibh Fódla féirmhíne,
d'fhuil na gcéadbhansoin ro chin
an tréadghasraidh fhuil[23] uaisdibh.

Meinic, tar aicmibh oile,
tug síol[24] ordhuirc Iughoine,[25]
tar chuain críche Fáil, fríthe[26]
do mhnáibh críche coigríche.

Anois badh dlighthighe dháibh[27]
mná[28] a tíribh[29] eile d'fagháil,[30]
ní glic neach dá neamhmol feis,
dá mbeath 'na cheangol cairdeis.

Bean dona mnáibhsin[31] Martha;
leanmhoin luirg an bhanntrachta
tar ghrian gaothmhoire[32] i ndán di
i ndál laochroidhe Line.

Folta sleachta Briain Bhallaigh
dá mbeith sí re saorghallaibh
breth a deghfholta[33] a dáil sin
senfholta cáigh[34] go gceiltir.

Lucht díoghla ar a dtí ma tá,
sítheochaidh,[35] d'aithiosg[36] eunmhná
d'fhuil[37] Stathbhardach[38] na stéd seang,
le tréd rachogthach Raoilenn.

---

[21] thuismigh. [22] .i. Caireann. [23] foil. [24] siol. [25] Iugoine.
[26] frithe. [27] daibh. [28] mna. [29] tiribh. [30] dfaghail. [31] mnaibhsin.
[32] gaothmhara: laochradha. [33] degfholta.
[34] caigh; *cosmhail go bhfuil truailliú éigin san rann so.*
[35] sith eoch*aidh*. [36] daitiosg. [37] dfuíl. [38] stathbardach: rochogthach.

53. Braithtior cloch bhuadha as a brígh,[39]
gémadh síth[40] ann nó eissídh ;
a folt tonnórtha[41] is tláidh gcneis
budh dáigh comórtha cairdis.

57. Caidhe[42] an chloch uasal ómra[43]
nó an gheamh criostail chaorórdha,[44]
nach anoir tar tuinn tugadh,
i moigh Cuinn, ná[45] an carrmhugal ?

61. Móide[46] as measta a dtig tar tuinn,
muna dtí tar tuinn chuguinn
ní gnáth[47] pór bona i mBreghoibh
d'ola, d'ór nó d'fhíneamhoin.[48]

65. Mur thig gach miotal tar muir,
ben tar tuinn go triath Conghuil
mur shéd mbuaidhe do soich[49] sonn,
nó mur chloich nuaidhe neumhonn.

69. Ar mhaith uaisle gach fhola,
uathadh aicme is ionchora
i gcló an tsílsi[50] Gaoidhil Ghlais,
'nar laoidhibh dísle adearmais.

73. Gaoidhil Fhódla[51] gidh íad sin
cuirmíd ós cionn gach cinidh
tar mhallbhóchna[52] adroigh an dream[53]
do mhoigh armórtha Éirionn.

77. Ó's tar tuinn teagaid araon
Briotanaigh[54] nach bláth[55] eunchraobh
's na roshluaighsi ón Bhóinn[56] abhus
comhuaisle dhóibh an dúthchus.[57]

---

[39] brigh. [40] sith. [41] ton*n*ortha : comhartha. [42] Caide. [43] omra. [44] cháororda. [45] na ; *leg* nó. [46] Moide. [47] gnath. [48] dola, dór no df. [49] shoich. [50] tsilsi : disle. [51] Fhodhla. [52] mhallbhochna : armortha. [53] an dreigh an dream, *agus báthadh ar* ' an dreigh.' [54] Briotainaigh. [55] blath. [56] bhoin*n* : dhoibh. [57] duthchus.

81. Lucht coimhmeasa chlann nGaoidhil[58]
ó táid man bhfinn bhforbhaoilidh,[59]
fa chlár naoidhe bhféirgheal[60] bhFłoinn,
ga saoire éinbhean agoinn ?

85. Mur gach aoidhidh mná[61] tar muir,
dar gceasdoibh cionnus derbhthuir[62]
'na haoidhidh go mbiadh an bhean
i n-iadh[63] Gaoidhil do geineadh ?

89. Meinic do bruinneadh[64] abhus[65]
ór nach i nÉirinn fhásus ;[66]
caor as an mianach Marta,
an fialach saor Sacsanta.[67]

93. 'Na haghaidh ní beirter breath
dá bhfiontar[68] uaisle a haithreach ;
leasġ breath do bhreith 'na haghaidh,
dá ndeach le dreich ndealradhaigh.

97. Ar eagna ar aoibh ar aithne
breath lé ag lucht a breathnoighthe ;
fáth[69] a hionmhuine as iomdha
bláth fiodhbhuidhe fíniomhna.

M.n.á,[70] &c.

101. Do fheudfamaois forgla a bhfríoth[71]
le a fhréimh[72] do ríoghnoibh[73] coigcríoch,
d'ua Briain, 's do bhandáloibh[74] Breagh,
gan chiaigh[75] n-annálaigh d'áireamh.

---

[58] nGaoidhioł. [59] man bf. bf. [60] bfhérghlain : einbhean.
[61] mna. [62] derbthuir. [63] aniath. [64] *leg* bruithneadh.
[65] a bhus. [66] fhasus. [67] sacsanda.
[68] bfiontar. [69] fath : blath.
[70] *deire coda Marta annso; an bonnlása do Sir Henrí (don fhear) an iarracht so; malairt ar an ghnáthnós é.*
[71] bfrioth. [72] freimh. [73] riognoibh. [74] bandaloibh : nan*n*al*aigh*.
[75] ciaigh.

105. Ní lughoide luach an fhir
nach bean tar tuinn ór thuismhigh
d'fhuil Ír 's ní hionbháth*aidh* í
as díbh d'fhionnmháthair Énrí.

109. Ua meic Fheidhlim,[76] meic mic Cuinn,[77]
ua an Fhir Dhorcha meic Domhnuill,[78]
an dá fhionnchrann d'fhéin[79] Bhanbha,
'na tiomchall céim creidemhna.

M.n.á t.a.r, &c.

---

[76] Feidhlim. [77] .i. *ar thaobh a athar.*
[78] *ar thaobh a mháthar (? Róis Níc Aonghusa).* [79] dfein.

## XXXI

## A LÁMH DAR BHEAN AN BÉIM SÚL.

An Fear ceudna[1] cc.

1. A lámh dar bhean an béim súl,
ní tú abháin[2] bhuaidhreas iomthnúdh ;[3]
as fúibh do fóbradh[4] a dol
tnúidh[5] na n-ógbhan[6] i n-é*dra*dh.[7]

5. Atáid mná[8] moighe hEamhna
ag aibhsioghadh h'óigdhealbha,
a ghég ramhánla[9] an rúin[10] taoi,
's ag tnúidh faghála[11] a bhfaghthaoi.

9. Do dhíoghuil[12] rinn gacha ruisg
an fortún[13] feadh do theguisg,
gur fhoillsigh daighbherta[14] dhuid;
tairbherta an Choimsigh cogruid.

13. Go bhfuarois eadráin[15] h'aighthe
don toice ar tí a dhealraighthe
do réir dualois fhola hAirt,
's go bhfuarois togha tochmhairc.

17. Lucht cronuighthe a crotha séimh.
da dtnúth,[16] suil tísiodh oilbhéim,
dainimh[17] nach derna a bennach
th' aighidh dhealbhdha[18] dhrithlennach.

---

MS. 24 P 33, lch. 180. *Ainimh éigin do theacht ar láimh Marta Staford, agus an file ghá rádh gurbh é fé ndeara é béim súl ó ógmhnáibh ag éad lena deaghfhortún is lena háilleacht.*

[1] .i. *Fear Flatha Ó Gnímh.* [2] amháin. [3] iomthnudh. [4] fobradh. [5] tnudh. [6] nogbhan. [7] anett*ra*dh. [8] mna. [9] robanla. [10] ruin. [11] tnud fagala. [12] dioguil. [13] fortun.

[14] deighbherta : gur toirbherta *athnasg ar ar an líne roimhe an* 'gur.'

[15] eadrain. [16] ttnuth. [17] dainiomh. [18] dhealbh dha.

21. Nírbh oirchios[19] fós a bhfaicsin[20]
gan tracht an taoibh sholuistigh,
is barr cuachthrom na gcéd sgath,[21]
's an déd[22] bruachdhonn do bhennach.[23]

25. Nír[24] ghonta do gháibh an tnúith[25]
na bossa, buinn an mhallúith,[26]
an chammala,[27] an reulta ruisg,
dénta annamha an euguisg.

29. Ní lot ionnmhuis fhir nó mná
táinig[28] ribh d'fheuchoin iarghná,
a bhas[29] réidh gan rún gcoire,[30]
acht béim súl[31] na sochoidhe.

33. Ní headh orduighid[32] filidh
ní hé [33] as mian le mílidhibh[34]
an ní as bádh[35] re béinibh[36] ban,
a lámh[37] dar éirigh easgar.

37. Teidhm[38] seachad, rob slán thusa!
b*adh* libh, a lámh chéadnusa,[39]
ar dháil ort an Rí do rath,
madh olc leis an tí as tnúthach.

41. Mur gach toirbhert da dtabhar
do neoch do ní d'ardughadh,
saorthur, do ghrás[40] an té tug,
gibé re bhfás[41] an formud.

45. Gibé[42] tuisleadh tarraidh sibh,
go dtí d'fheartaibh Dé dúiligh
a chlaochládh[43] ar chrois[44] gach mná
anois, a mhaothlámh Martha.

A.l.á.mh, &c.

---

[19] Nir bfoirchios. [20] fos a bf. [21] sgat. [22] sa ded. [23] ben*n*ach.
[24] Nir. [25] tnuidh. [26] mhall lúith. [27] cam mhala. [28] tainig.
[29] ábhas. [30] run coire. [31] súil. [32] orduigid. [33] he. [34] mil*idh*ibh.
[35] báidh. [36] bein*n*ibh. [37] laimh. [38] Teidm. [39] lamh ch*ea*dhnusa.
[40] gh*ra*s. [41] gi be re bfas. [42] Gidh be.
[43] chlaochladh: maothlamh. [44] crois.

49. Léigid[45] di a fírchéile[46] féin
mná[47] chóigidh[48] Eamhna d'éinmhéin,
ná labhraid a bhaile i mbí,[49]
ná tabhraid aire d'Énrí.

53. Faicsin bile[50] a bheoil chorcra,
nó gné[51] a aighthe eudrochta,
nó fionnchúl flatha Line,
fatha iomthnúdh[52] inghine.

A.l.á.mh.d.a.r.bh.e.a.n, &c.

---

[45] Leigin ; *báthadh ar* 'n' *agus* 'd' *os a chionn.*
[46] firchеile. [47] mna. [48] choigidh.
[49] ambi. [50] (?) bhile. [51] gne. [52] iomtnuidh.

## XXXII

## MÓR LOITIOS LOT NA LÁIMHE

Domhnull Ó hEachuighéin cc.

Mór[1] loitios lot na láimhe ;[2]
dom aos chumhtha is combáidhe[3]
ní fhuil fher,[4] 'sní haithnidh dhamh,
nár bhen dar n-aithghin esgar.

Mór n-orchra as damhna dubhaigh
mór d'fháthoibh[5] 'gar n-osnadhoibh,
'gum raithreaghdadh druim ar druim,
nach tuill aithbhedhgadh ionnuinn.

D'ar[6] ndóigh is aoinfher d'fhine,
do lucht cumtha ar gceirdine,
gin go mbé[7] an saoghal da sníomh,[8]
dar[9] nár bhaoghal é d'imshníomh.

Meinic ráinig[10] riamh sinne
leagadh seóil, sníomh[11] intinne
fan lucht do badh doiligh dhúin[12]
da n-oidhidh i n-ucht fhortúin.

Tig arís go nuaidh[13] aniogh,
d'éis[14] chumhadh maicne Míliodh,[15]
gaoi ghreanta thríom ó thuirsi,[16]
más fíor[17] techta an teasg*aidh*si.

---

XXXII.—
MS. 24 P 33, lch. 181. *An file ag déanamh chombróin le Marta Staford um an dtionóisg dá láimh; agus ghá rádh gurab é an drochrath a leanann dona filíbh fé ndeara an aineamh dhi, toisg a féile leó agus a suim 'na gcéird.*

[1] Mor. [2] laimhe. [3] commbaidhe ; 'b' *leathstuas ar charet.*
[4] fer. [5] dfathoibh. [6] Dar. [7] mbe. [8] sniomh.
[9] *sic* MS. (?) da. [10] rainig. [11] sniomh.
[12] duin : fhortuin. [13] nuaid. [14] deis. [15] miliodh.
[16] thriom othuirsi. [17] mas fior.

Fios a chroidhe ag gach fer féin ;[18]
ní mé an fear nach bhfuair oilbhéim,[19]
ar n-easgur re haonlá[20] amháin
tre theasgadh aonmhná d'fhagháil.[21]

Fuair meisi, 's gan mé ar a muin,
easgur d'eoch[22] is í i nUlltuibh ;
fada as sgíth ón[23] easgur mh'ulc
mo theasgadh i gcrích[24] Connacht.

An tuisleadh soin tarla thoir
i dtús maidne die Domhnaigh,
uch uch ! do chrá[25] mo chridhe
ria lá[26] ['s me] ag sruth Sligighe.

Acht gidh eadh, ní fhidir sinn
créd é[27] an fáth uma bhfuighinn[28]
cúis chliste, nó céim[29] rom chná,
nó béim badh miste ó Mharta.

Ní da taobhsa tángus[30] rinn ;
nír bhris cuibhreach a coinghill ;
nír thúair a lámh[31] do leonadh
do ghrádh ar bhuaibh baindeor*adh*.

Nír thuill a saorlámh a sníomh[32]
tre fhíoch[33] tre fhuath tre fhairbríogh,[34]
ní[35] do chiorrbhadh buinn[36] nó boill,
nír thuill diongnadh ná damhoill.

Ní[37] dherna ní[37] b*adh* náir dhi,
ní fhuair imdhergadh aighthe,
nír dherg sí[38] tre náire neach,
ní sgáile í re heineach.

---

[18] fein. [19] oilbhei*m*. [20] haonla : aonmhna. [21] dfaghail. [22] deoch.
[23] sgith on. [24] accrich. [25] do chráidh.
[26] la ; *siollabh ar easnamh san líne seo.* [27] cred e.
[28] bfuigin*n*. [29] ceim : beim. [30] tanag*us*. [31] lamh.
[32] Nir . . . saorlamh a snimh. [33] fhioch.
[34] fh*air*briogh. [35] ni. [36] boin*n*. [37] ni. [38] si.

49. Madh cara madh námha[39] neach
ní bherthaoi léisi[40] leithbhreath ;
bean gan ghó gan chlaon gcóra,[41]
do thaobh só nó seanóra.

53. Nír ér fós,[42] as feasach dhamh,
coinnmheadh ollamh nó ánradh ;[43]
's bíodh[44] sé ara cumhacht do chrodh,
isé[45] ar n-udhacht nach n-érfadh.

57. [O]roinn féin[46] as cóir a chion,
trér neamhrath tarla an tuisliodh,
'sé[47] d'armus[48] linne gach lá :[49]
is sinne mharbhus[50] Marta.

61. Gach aoinneach dob annsa linn
gach neach lerbh annsa[51] ar n-aichill,[52]
cúis mo thruaighe ar séd, fa sech
ag ég[52] uainne gan fhuireach.

65. Madh áil léisi[53] breith go búan
bíodh[54] umum feasta fin*n*fhú*ar*,
's do gheubha sí[55] saoghal sen ;
mo thaobhadh dhí ní dlighther[56].

69. Gidh eadh, dámadh imthecht[57] di,
slán cháigh go coitchionn uimpe,
d'fhaicsin da préimh[58] nó da pór[59]
nó a chlaistin céim a commór.

M.ó.r, &c.

73. Mór[60] do mhnáibh ler mhaith a hég,[61]
mór[60] mac ríogh le b*adh* roibhéd,
ben do ní deighbhearta ar dháimh
ar tí a heighreachta d'fhagháil.

---

[39] nama. [40] leisi. [41] claon córa. [42] Nir ér fos.
[43] an*n*radh. [44] spiodh. [45] ase.
[46] roinn fein ; *an chinnlitir ar easnamh tre chreimeadh ar chiumhais na duilleóige.*
[47] se. [48] darmus. [49] la. [50] marbh*us*. [51] ler bfan*n*sa.
[52] nfaichill. [52] ecc. [53] ail leisi. [54] biodh.
[55] si : dhi. [56] dleigther. [57] da madh imte*cht*.
[58] preimh : ceim. [59] por. [60] Mor. [61] hecc.

77. Iomdha ainder is ógh ghlan
dar tuismheadh[62] d'fhuil na n-iarladh,
roighne sgath caomhfhoirne an chláir,
ag brath saoroighre Seaáin.[63]

81. Ní har olcaibh linn ná[64] lais,
go triath cuain Cairrge Ferghais,
tré fhoirnert[65] astegh ná[64] tí
ben na hoighreacht[66] go hÉnrí.[67]

M.ó.r l.o.i.t.e.a.s, &c.

---

[62] tuismeadh. [63] seaain. [64] na. [65] fhóirnert.
[66] hoighrea*chta*. [67] henrí.

## XXXIII

## A MHARTA CEANGLUM CONNRADH

An Fear ceudna cc.

A Mharta ceanglum connradh :
dearbham daghfháth[1] bhur n-airrdhean,[2]
b*udh* mór da chionn as t'fhoghnamh,
's congnadh liom do bhas bairrgheal.

Biaidh leibh[3] is bím rem bheathaidh
do shíor dod reic ó rathoil,[4]
's bí[5] linn ag seilg ar sochair
do sgim chroth*aigh*[6] dheirg dhathaigh.

A bhláth lubhghort ó Lonnoinn[7]
'gar gnáth umhlocht is urruim,
budh díol[8] liom san mhaoin[9] mheallaim,
gealloim laoidh do chionn chumoinn.[10]

Mas conchlann duid[11] is dúinne,[12]
ní cothrom mo chuid báire ;
ní mhair maoin acht eadh uaire ;
buaine a sheal daoibh ar ndáinne.

Caith féin[13] do chuid a chara ;
tuig nach téid[14] maith amugha ;
gidh ard thú ó threibh fhola,
dola[15] i gclú leibh[16] ní lugha.

---

MS. 24 P 33, lch. 182. *An file .i. Domhnall Ó hEachaidheáin, ghá thairgsint do Mharta Staford an margadh so do dhéanamh léi eisean do cheapadh laoidhe dhá moladhsa, agus ise do theasbáint féile agus fábhair dósan.*

[1] daghfhath. [2] narrghean. [3] libh. [4] rothoil.
[5] sbi (? *'s ba*). [6] croth*aidh*. [7] o lonoin*n*. [8] diol.
[9] maoin. [10] cion*n* cu*m*oin*n*. [11] duid. [12] duin*n*e.
[13] fein. [14] teid. [15] ag dola. [16] libh.

21. Ní tú a Mharta do mealladh,
do chlú d'fhadadh it fharradh ;[17]
dod[18] ghrúaidh ní gar a dhonnadh ;
cradh[19] d'ollamh uaibh ní hannamh.

25. Mór rothnúdh ribh ag ríoghnaibh
mur thig t'fhortún ret airrghibh ;[20]
rath aighthe Dé rod dhealraidh,
dearbhaidh sé th'aithne ós aindribh.

29. A throigh mhaoth ar snuadh[21] snechta,
's na ngruadh mur aoibh gcaor gcorcra,
fásfaidh,[22] a ghég fhionn Acla,
riom falta as méd do mholta.

33. Sgél dearbh adér red[23] thuairim :
bél[24] derg is déd mur neumhoinn ;
báidh d'eas nó d'aol nó d'fhaoilinn[25]
red chnes chaoilshlim shaor[25] shéaghoinn.

37. Dearc shuilbhir sgothmhur sgiamhach,
's fuighle na bhfocal bhfáidheach,[26]
ó mhac leasg ort[27] as ualach
folt dualach na bhfleasg bhfáinneach.[28]

41. Sás gada céile[29] Colla
do ghlaca séimhe sunna ;[30]
gadaidh[31] maighre saor Sionna
mailghe fionna[32] as caol cuma.

45. Leth do ghruadh[33] mur uan d'fhírshreabh,[34]
's a leth[35] mur ghúal do gheubhadh ;[36]
do ronn an Rí rér fuaidheadh
lí gruaidheadh[37] ndonn dot dénamh.[38]

A.Mh.a.r.t.a, &c.

---

[17] dfadadh atfarradh. [18] dot. [19] crodh.
[20] dfortún ret*airr*gibh. [21] snuaidh, *agus* ' i ' *fén líne.*
[22] fasfaidh. [23] réd. [24] bel.
[25] baidh dheas no daol no dfaoilin*n*. [25] shaoir.
[26] na bf. bfaid*e*ach. [27] ' t ' *leathstuas ar charet.*
[28] na bf. bf. [29] ceile : seimhe. [30] sonna.
[31] ga d*aidh* (?). [32] fion*n*. [33] g*r*uad. [34] dfirthsh*re*ibh.
[35] leith. [36] gual do g. [37] gruaideadh. [38] denam.

49. Gidh lór[39] bhur n-áilne[40] ar fheuchoin[41]
's do phór gan táire ó thriathaibh,
tarla dhuibh do dhíol[42] nuachoir
do shíol Tuathoil, d'fhuil Fhiachaidh.

53. Ua Bríain ó bhraonshruth Feirsde
gan chiaigh as caomhthach dhuitsi ;
mó[43] gach lá a chlú[44] ná a chiste,
ní miste thú thrá[45] a thuigsi.

57. Dréim re clú maicne Míleadh[46]
ga haicme 'gar dhú a dhéineamh ?[47]
re hucht sluaigh i gcrú[48] caoilshlegh,
clú as aoírer[49] ní fhuair éinfher.[50]

61. A theisd ní huighe[51] aonlaoi
croidhe gan cheist um chruaidhní[52]
ní rug sé[53] a aithne ó Énrí[54]
gné shéimhlí[55] a aighthe i n-uairmhí.[56]
A.M h.a.r.t.a.c.e.a.ng.l.u.m, &c.

---

[39] lor. [40] nailne. [41] ar f. [42] dhiol : siol. [43] mo.
[44] chlu. [45] thu thra. [46] mil*eadh*. [47] dheunamh.
[48] accrú. [49] aoirfher. [50] einfer. [51] ‘u’ *os cionn* ‘i.’
[52] um cruaidhní. [53] se. [54] Enrí. [55] gne sheimli.
[56] abhfu*air*mhí.

## XXXIV

## ROINNFIOD M'ÉIGSI RE HART ÓG

Roinnfiod m'éigsi[1] re hArt Óg,[2]
ní nach fholáir don fhioród,
toradh slatchoille ó Néill[3] náir,
réir ar n-acfuinne d'fhagháil.

Spás aimsire iarruim air
go tilleadh dhamh óm dhúthaigh,
's go dtí dhínn déinimh[4] duaine
do ghríbh chéimmir Chraobhruaidhe.

Leithsgél[5] agum re a aghaidh
aithne Airt ar ealadhain,
an saoirfher go bhfeidhm bhfromhtha,[6]
's ar dheilbh laoidheadh locartha.

Madh im beo 's mo bheith re dán
díolfad[7] re hArt a fhuarán[8]
do laoidh fhúair re gaibhnecht ghloin
's a huaim re haidhmbert n-ughdoir.

Gealluim fós da ghruaidh ghairthe,
dá n-aghum[9] uain saothraighthe
go bhfuighe ar nAirtne duain di
an uair as aibche[10] m'éigsi.

Buain do chroinic Chloinne[11] Néill
as ualach d'ollamh eiséin;
breith einge a ríogh[12] go roile
gníomh dar leinne[13] as líonmhuire.[14]

---

MS. 24 P 33, lch. 183. *File anaithnid 'ghá gheallúint d'Art Ó Néill (dearbhráthair Sir Henri) go ndéanfadh sé dán dó acht aimsir a thabhairt dó go gcasfadh óna bhaile dhúthchais agus go raghadh i mbun na hoibre.*

[1] meigsi. [2] Airt og. [3] neill : reir.
[4] dhinn deinimh : ghribh cheimmhir. [5] Leithsgel.
[6] go bf. bf. [7] diolfad. [8] fuarán. [9] da bhfaghum.
[10] *leg* aipghe. [11] croinic cloinne.
[12] riogh ; " ogh " *leathstuas ar charet.* [13] gniomh dar linne.
[14] lionmhuire.

25. Féile[15] egna uaisle Airt,
saoilim, gidh líomhtha[16] ar labhairt,
nach bia im[17] nert uile a n-áireamh,[18]
tearc go bhfuighe a bhfriotháileamh.[19]

29. Cruithneacht fhíorghlan[20] fhola Néill,
ua na mBrían nar thuill toibhéim,[21]
eo Line, maighre Mena,
cridhe as aidhbhle[22] aisgeadha.

33. Do fhás Art Óg mur a fhuil,
glan pór ón ithir uasuil,
mac Áine agus a athar,[23]
slat as áilne[24] aipcheachadh.

37. Tar chrois éiges gcríche Cuinn[25]
mac Seaáin[26] isé[27] thoghuim ;
ní ghébh do chrú Chréidhe[28] cead,
mo chéile ní rú roinnfead.[29]

R.o.i.nn.f.e.a.d, &c.

---

[15] Feile. [16] ge liomhtha. [17] mo.
[18] anaireamh. [19] bfuighe a bfriothaileamh. [20] fhiorghlan.
[21] toibheim. [22] aidble. [23] is a athair. [24] ailne.
[25] eicces criche Chuin*n*. [26] Seaain. [27] ase.
[28] ni ghebh do chru c. [29] ruin*n* fead.

## XXXV

## CEARD AITHREAMHAIL EINEACH GAOIDHEAL

Lughaidh Óg Ó hEachaidhén cc.

1. Ceard aithreamhail eineach Gaoidheal
   gúais da n-oighribh, isé[1] a suim,
bláth na fréimhe[2] ar chor na coille,
   cor le féile chloinne Cuinn.

5. Dol ón oighreacht dh'éis[3] a chéile
   cia dhíobh[4] ar nach biadh 'na bhéim ?[5]
deacoir righe do réir chlechtaidh[6]
   re fine réidh[7] nertmhuir Néill.

9. Álgus[8] aoidheadh anuair choisgid,
   budh cobhair dhóibh dáil a mbúair,[9]
tiocfa dhíobh gan daoíre[10] an deoraidh
   na maoine ó shíol[11] Eoghain fhúair.[12]

13. Sliocht Briain Bhallaigh do bheir athnamh
   d'éigsibh[13] Banbha ag bronnadh creach,
dá ndeach file i gcóir[14] ar cheanaibh
   le fóir Line berair[15] breath.

17. Ionnmhus nach uair Art[16] mac Seaáin[17]
   saoilid filidh go bhfúair sé ;
cia do bheuradh díol do dheoraidh
   dá n-euradh síol[18] Eoghain hé.

---

MS. 24 P 33, lch. 184. *Tá an file ag moladh Airt Uí Néill as ucht a fhéile, ghá chomhairliú dhó ceannas Chúige Uladh do lorg, agus súil do bheith aige le Teamhair d'fhagháil—an seanphort i gcomhnuidhe.*

[1] ase. [2] blath na freime : feile. [3] dheis. [4] dhiobh.
[5] bheim. [6] cle*cht*aidh. [7] reidh. [8] *leg* álghus.
[9] dhoibh dail a mbu*ar*. [10] dhiobh gan deoíre. [11] shiol.
[12] fúair. [13] deigsibh. [14] accoir : foir. [15] berar.
[16] bhfuair Airt. [17] Seaain. [18] siol.

21. Ní thiocfa ris um réir[19] ndeoradh
déunamh aithris ar fhuil Néill;
ní beag do dhíon[20] ar bhuing béime[21]
do shíol Cuinn[22] a bhféile[23] féin.

25. Cunntus dáileamhon díol éigios
ní iarrfa ar chách comha as mó;
ní théid i síodh[24] d'oighre Áine
nach doilghe díol dáimhe dhó.

29. An Lia Fáil is[25] futhaibh labhrus
laoich ó gCuinn mad cian ón líg;
atáid, do chóir tighe Teamhra,
fóir Line sa bherna i mbíd.

33. Do gheubha sé ar son a chóra
cead cogaidh re ceannaibh sluaigh;
ag sin díol í[26] Chuinn san chomhaidh;
síodh da druim ní oghoir[27] uaidh.

37. Cosnaid tóronna Trian Conghoil
cur le hArt másé do níad,
do shíol Néill[28] ar ndol i ndaoínibh
budh réidh ar thol[29] aoinfhir iad.

41. Le síol Néill dá nadhmadh[30] Banbha
breath dhíreach a d*ul* fa a gcuing,
dob fhiú[31] tarbha Airt don fhilidh
dá labhra ar chairt chinidh Cuinn.

45. Mac mic Briain, gibé[32] nár[34] dherloig,
dáilfidh bú agus berta sróil[33]
ní théid aoidhe tar fhiadh Line
nár[34] iarr maoine acht idhe[35] óir.

49. Troid um cheannus críche[36] Macha
meinic nach bhfúair fine Néill;
comhth*aigh* gliadh oile ní oghar,[37]
fian Doire aga fromhadh féin.

---

[19] reir. [20] dhion. [21] beime. [22] shiol ccuin*n*. [23] bfeile.
[24] asiodh. [25] as. [26] i. [27] bfoghoir. [28] siol neill.
[29] reidh ar thoil. [30] nadmhadh. [31] do bfhiu. [32] gibe.
[33] sróil. [34] nar. [35] ighe. [36] criche. [37] fhogar.

53. Do dháilfeadh sí a séda buadha
barr teineadh suil téid ós ráith ;
a bheith gan díol rug do roghoin ;
ní thug síodh ar chomhaidh[38] cháich.

57. Fogus daoibh an dream dán córa
clár[39] Banbha do bheith 'na gcairt ;
dob adhbhur[40] rúin é dot fhaghlaidh
dá mbé[41] a shúil le hadhbhaidh Airt.

61. Led líon feadhma[42] ag foghail biodhbhadh
béarair cluiche fa chlár Té ;
a dtéid toraibh go Trian Conghoil
omhoin d'fhiadh[43] an fhoghl*aigh*[44] é.

65. Fighe réidh ar reighlén bhfog*hal*[45]
nírbh fherr libh i gcúirtibh[46] chailc ;
do bheith i n-earradh fhir fhaghla
ceangal libh ar adhbha Airt.

69. Taibhghidh tú ar an té[47] nach díolfadh[48]
duasa d'éigsibh Innsi Fáil ;
Ní chuirfe [ní] ar fhéin don[49] fholaidh
nach bí ag cléir do chomh*aibh*[50] cháigh.

73. Do sireadh da sédaibh búadha
bruighion talmhan gur thegh nocht ;
bentur a síodh[51] le fuil bhFiachaidh
díol ina bhfuil d'fhiachaibh ort.

77. Uain deabhtha ní dó[52] do bheire
gibé[53] adeir nach díolf*a* an chóir ;
bheith dhaoibh fan gcána[54] do cheangal
nír chaoil brágha i n-earradh óir.

---

[38] ar c. [39] clar. [40] do badhbhur. [41] dambe.
[42] Léd lion feadma. [43] dfiad. [44] an fogl*aidh* (?)
[45] bfog*al* (? bfog*adh*)
[46] accuirtibh, *agus* ' ibh ' *leathstuas ar charet.* [47] tu ar an te.
[48] dioltfadh, *agus báthadh ar* ' t.'
[49] foguil *arna bháthadh, tar éis* ' don ' ; *siollabh ar easnamh* .i. *leathchúpla* " bí " san amus.
[50] com*aidh*. [51] asíodh. [52] ni do. [53] ge be. [54] ccana : bragha.

81. Do bhronnadh gibé[53] nach sirfeadh
i séd nár bhraith do bhí[55] a chuid;
do bhreath féin do iarr an t-aoidhe
nach biadh réir b*adh* daoire dhuid.[56]

85. Do lucht diomdha as dóigh da locadh
lenmhoin t'fholadh masé a rún,
do bheir tríath do láimh[57] mur Lugha
i ndáigh[58] fhiach do chura ar gcúl.[59]

89. Lá do fheuchois d'fhoirm na leabhar,
lá oile do adhnuis[60] crích,[61]
puirt ríogh[62] it fhalaidh[63] da n-adhnadh,
díol 'na aghaidh snadhmadh síth.

93. Ionnmhus a ghaoíl[64], do ghuais t'fhoghla,
do adaimh neach, ní nár dhligh;
braitior le tóir[65] comha a chéile
i ndóigh dhola i réidhe ribh.

97. Comhtha séd isíad do láthair[66]
locaidh tú go techt ar áth;
ní háil libh an rogha as réidhe,
sibh ag dola ó chéile[67] is cách.

101. Fer red[68] diomdha ré ndíol gcána
caithfidh dol ó thír go tír;
aga shuain[69] i n-adhbhaidh oile
ní fhuair faghlaidh Toighe an Trír.

105. Síol Eoghain ní hosadh ghealloid,
ní ghébhdís[70] duit díol i láimh;[71]
má fríth let fhéin í[72] gan fholaidh
ní bhí réidh ar chomh*aidh* cáigh.

---

[53] ge be. [55] braith do bhi. [56] dhuit. [57] laimh.
[58] andóigh. [59] ccul. [60] aghnúis. [61] crich : sith.
[62] riogh : diol. [63] atfal*aidh*. [64] agáoil. [65] toir : andoigh.
[66] lathair. [67] ocheile. [68] re do. [69] shuan.
[70] ghebh dís. [71] diol a laimh. [72] ma frith le tfein i.

109. Laoigh fad reighléin go rún dtríalla
ní astigh bhíd [73] ag barradh crú ;
foghnaidh sé[74] ar feadh na faghla
gibé teagh 'na dtarla tú.

113. Ní iomchroid cách cnuas an fheadha,
obair mhór gach magh do bhúain
n*ach* dtig díth cháigh as a gcomhthaibh
fríth[75] do thráigh le tolchaibh tuair.[76]

117. Neach do chreachadh chríche[77] Line
laithe a tréigthe[78] tiucfa ris ;
deacoir cor sealga 'na suidhe
do thol lerga muighe Mis.

121. Sidhe ar ais ag éignibh Túama
le teas gréine ón ghuais i mbíd ;[79]
gonaidh an ghoil maighre Meana
nach daingne goin treadha thríd.

125. Dob fhiú[80] ar fhill don fhiodhbhaidh lúbtha[81]
léim[82] buinne nach bíodh[83] 'na gheis,
tug[84] fiodh ar leith do lighe[85]
sriobh do chleith[86] fan Line leis.

129. Tíortha[87] i gcuirionn cuarta mionca
ar mhaoin Airt ní hiad as tóir,
breith ar chléir do dhíol[88] as deimhin,
le síol Néill ní dheighil dóibh.

133. Acht a beith ag an té as treisi
ar thír fhoghl*adh* ní iarr cairt ;
ní fhuil neach do chóidh dha chabhair
dá mbeath[89] cóir i n-aghaidh Airt.

137. Gasradh Tuama go techt maidne
ní mhúinfe dhóibh dénamh[90] súain ;
créd bhus[91] díol do chách 'na gcomhthoibh
síodh an tráth nach oghthoir uaidh ?[92]

---

[73] bhid. [74] se : gibe. [75] frith. [76] tuar. [77] criche.
[78] treigthe. [79] ambíd. [80] Do bfiu. [81] lubtha. [82] leim.
[83] biodh. [84] tucc (? *tugadh*) : *siollabh ar easnamh.* [85] luidhe.
[86] cheilt. [87] Tiortha. [88] dhiol : siol. [89] mbeith
[90] denamh. [91] bhús. [92] bfoghthoir uaibhdh.

141. D'Art mac Seaáin[93] fa seilbh dúthchois
dá ndeachadh seal do threibh Té,
má tá[94] i ndán do chineadh Cormaic,
rádh[95] na bhfileadh n-ordhruic é.

C.e.a.r.d, &c

145. Dá ndeach an t-eineach i n-oighreacht
d'inghin[96] Chathoil nár char ní,
do bheir díol[97] do dháimh fa a ndoilghe;
ar mhnáibh ríogh[98] as oighre í.

149. Do ní Gráinne ar bhriathroibh[99] beaga
brosdadh oinigh úa na mBrían,
tús[100] sgoile 'na dhiaidh [101] ag díorghadh,[102]
biaidh fa oire ríoghbhan riamh.

153. Méin a haicme i n-intinn[103] Ghráinne[104]
gnáth[105] do chraoibh fás mur a fréimh
ní bhí ag meathroinn clú na coille
cnú do[106] ghealchoill cloinne Céin.

157. Ní beg liom d'inghin a hathar
aithris air má éidir[107] lé,
fuair umhlacht ar mhéd[108] a mheanma,
gég do lubhghort Eadhra é.
C.e.a.r.d.a.i.th.r.e.a.mh.a.i.l, &c.

---

[93] Seaan. [94] ma ta. [95] radh. [96] dingin. [97] diol.
[98] mhnaibh riogh. [99] ni grain*ne* ar b. [100] tus. [101] dhiaigh
[102] diorgadh. [103] anin*n*tin*n*. [104] Ghrain*n*e. [105] gnath.
[106] don. [107] madh eidir. [108] mhed.

## XXXVI

## CIA AS MÓ COMAOIN AR CHLOINN NÉILL

Fear Flatha Ó Gnímh cc.

1. Cia as mó comaoin ar chloinn[1] Néill ?
fagham a fhreagra ón ríghfhréimh ;
madh áil a fhiafroighidh soin
do thriathruiribh cláir[2] Cobhthoigh.

5. Síol Néill[3] aicme ós gach fhoirinn,
an tríd[4] so asé fhiafroighim
tarla gach aisgidh orthaibh,
tarbha an ghaisgidh ghníomharthuigh ?[5]

9. Nó ané gníomh a n-each fhoghnus
náid cuilg leonta a leabharbhas
do thréd chraoi bhernfhoghloigh Bregh
nó a ngaoi i bhferdhornuibh féinnedh ?

13. Nó an comaoin mhaith[6] re maoidhimh[7]
briathra a bhfionnbhan bhforbhfaoilidh ?[8]
nó an tríd gháires[9] geoin na bhfer
áines[10] a gceoil nó a gcluicheadh ?[11]

17. Saoilimídne[12] gur sinn féin
chuires ann d'aicme Shaoirnéill,
ursoin toighe[13] na dtrí nArt,
's nach ní[14] oile da n-eubart[15]

---

MS. 24 P 33, lch. 186. *Fear Flatha Ó Gnímh ghá chur i n-iúl d'Art Ó Néill gur mó a bhuaidh an aicme sin riamh de bharr a bhféile dhon dáimh ná a bhfuaradar de bharr gaisgidh, ná gníomh each, ná áilleacht a mban: agus dá nglacfadh Art leis féin go gceapfadh sé togha dáin dá mholadh.*

[1] cloinn. [2] clair. [3] Siol neill. [4] trid. [5] ghniomharthuigh. [6] maith. [7] maoidheamh. [8] a bf. bforbfaoil*idh*. [9] trid gaires. [10] aines. [11] ccluitheadh. [12] Saoilmídne (? Saoilmídne gurab.) [13] taighe. [14] snac ni. [15] neubart (*an leg.* n-ebart).

21. Ar nduana, dha dhearbhadh sin,
uaislighes aicme Gaoidhil,
léiges[16] ris fhreumha a n-aithreadh,
sgeula a bhfis go bhfiafraighther.

25. Gnáth d'fhileadh*aibh* fhóid Éireann
cuimhniughadh a gcaithréimenn,[17]
croinn chnuaisbhlechta[18] bhruighne Bregh,
's cuimhne uaisleachta a n-aithreadh.

29. Eolus sleachta Gaoidhil Glais
ní bhí[19] i mBérla[20] nó i mBrethnais ;
's ní fhuil i leabhraibh[21] Laidne
a leanmhoin mur leanmaidne.

33. Uaislighther trá[22] inar dteangoidh
plannda gach[23] póir[24] Eirennoigh ;
ga gcur síos, ní sámh[25] an cheard,
bhíos gach glár[26] acht an Ghaoidhealg.

37. Gibé dan buidheach[27] file
foillsighther Aodh Oirnidhe
Niall Glúndubh[28] ime, agus Art,
gille dar múnadh mórdhacht.

41. Innister fós Conn cadhail ;
áirmhidh[29] Fiachaidh Fionnoluigh
uime, agus Iúghoine[30] leis,
stiúroidhe[31] luinge an fhlaithis.

45. Ó athair Iúghoine mhóir
áirimhther[32] uime d'onóir
gach slat do bhéineashlógh[33] Bregh
go hÉiriomhón[34] mac Míleadh.[35]

---

[16] leigis. [17] accaithreimenn. [18] chnuais ble*chta*.
[19] bhi. [20] amberla, *agus* ' b ' *leathstuas ar charet.*
[21] aleabraibh. [22] t*ra*. [23] an. [24] poir. [25] sáimh. [26] glór.
[27] (?) b*h*uidheach. [28] glundubh. [29] airmhid. [30] iuccoine.
[31] stiuroicche. [32] airimhther. [33] bheineashlógh. [34] hEiriomóin.
[35] Mil*eadh*.

49. Labhrum[36] do shliocht Briain Ballaigh,
clann sin dona saorchlannaibh,
gasradh Droma cuirmthinn Caoin;
orra do chuirfinn cumaoin.

53. Ionmhaoidhimh ar Art Ó Néill
go mbiamna buidheach[37] dheiséin;
dom aisdibh más éidir[38] linn
aisgidh éigin 'na oirchill.

57. Gach taom dhlighes do dheunamh
um tualaingsi a thaisbénadh;
gach glún da aithribh go hArt
aithnidh[39] dhúnn,[40] mur adubhart.[41]

61. Amhluidh moltar mic flatha:
ar bheith abaidh ionchatha;
ar rogha gcrotha is cédfadh[42]
fotha a dtogha[43] taisbeuntar.

65. Ar bheith d'fhuil dhearsgaighthe[44] dháibh,
ar sgaoileadh duille an domhnáin—
iomdha neith nochtair orra—
ar bheith fortuil bhfoghloma.[45]

69. Léigiomna[46] seachoinn mur soin
cuid meic Seaáin[47] da sochraibh,
'síad air dob fhionnta d'eolchaibh;
da raibh ionnta aithneochthair.

73. Croidhe tiodhlaigtheach treabhar
ní bhiam air dha fhoillsioghadh,
nó an chiall do shealbh orruim d'fhior,[48]
nó an dealbh chonnuil ód chíthior.[49]

---

[36] Labrum. [37] (?) go mbia inambuidheach. [38] eidir: eigin.
[39] aithnigh. [40] dhuin*n*. [41] adubairt. [42] cedfadh.
[43] fatha a ttoghtha. [44] dfuil dhearsgaidhthe. [45] bfoghloma.
[46] leigiom; *siollabh d'uireasbhaidh.* [47] Seaain. [48] dfior.
[49] con*n*uil od cithior.

77. I gcoimhmes, le ceardoibh laoich,
ris gach fer feadhma neamhmaoith
d'ógbhuidh[50] lannghairthe[51] lis Bregh,
samhlaighthe ris go roifeadh.

81. Uaislioghadh éigne[52] Tuama
madh áil[53] d'fhuighlibh fionnfhuara
eol damh mur logruim laoidhe
dá dtogruinn car[54] comaoine.

85. Dá ndealbhuinn dréchta[55] millsi,
atá[56] ar comus creidimsi
d'eo Tonndaoile ar a son soin
cor comaoine ar mo chosmhoil.

89. Deilbh ar n-oige d'eó Meana,
aisgidh so ar son aisgeadha,
mac Áine, do fhidir mé[57]
nach sgáile idir d'éigse.

93. Sochar na laoidhe do fhlaith
dealbhthar i n-oige an ánraith,[58]
's a bhfoighe uirthe[59] dha éis
re roile as cuirthe[60] i gcoibhéis.

97. Dlighidsin[61] an díoghruis[62] dúnn,[63]
an anóir isí[64] ar bhfortún;
d'uaislibh shenoigh Gaoidhil Glais
'nar laoidhibh dleghair díoghrais.[65]

101. Gan dol as a dhíoghrais damh
le hArt Óg isé[66] ar gconnradh,[67]
abhra doirche eidir dhath aoil,
's ní rach choidhche ar mo chomaoin.

C.i.a, &c.

---

[50] dogbhuidh. [51] lanngairthe. [52] eigne.
[53] ail. [54] cur. [55] dre*chta*. [56] ata [57] fidir me.
[58] anoige ananraith. [59] sa bfuighe uirre. [60] cuirte.
[61] Dlighimsi; 'm' *do bháthadh agus* 'd' (? d*h*) *ós a chionn.*
[62] andioghruis. [63] duin*n*. [64] ananoir así. [65] dleghar diograis.
[66] og ase. [67] cconradh.

105. Iomdha[68] adeuradh gur dhual di
ó gach fréimh[69] dha bhfuil impi[70]
gach deghsdair da ndingneadh[71] so,
's meastair inghen Í Eadhro.

109. Dersgnughadh do mhnáibh[72] ar mhodh
saoire is inghenacht[73] athor,
ar a dtáille[74] do thoill[75] soin,
roinn do Ghráinne d'ar ngréusoibh.

113. Biaidh agus tairfidh tuilleadh
dhíomsa,[76] gé cuin[77] comhuillior ?
an méidsi[78] ar an mhongshaoir mhoill
do chomaoin éigsi[79] agoinn.

C.i.a.a.s.m.ó,[80] &c.

---

[68] Iomda. [69] freimh. [70] impe. [71] ndingne. [72] mhnaib.
[73] inghen a*cht*. [74] attaille. [75] thuill. [76] dhiomsa.
[77] ge chum (?) [78] (?) m*h*éidsi. [79] eigsi.
[80] *Cuireann sé an comhdhúnadh tré chleas ar an bhfocal* 'comaoin.'

# XXXVII

## DA ROIGHNIBH CHREIDES CLANN NÉILL

Domhnall Ó Dáloigh cc.

1. Da roighnibh chreides clann Néill,
foirne le mbeirthior barr cáigh ;
laoich ullmha ar nach berar búaidh,
fuair an umhla dleghar dáibh.

5. Iomdha rogha ar ar fhás uadh,
a dtogha ní nár do Níall ;
aicme nach léir díoghuin[1] díobh
síol Néill ós na ríoghaibh riamh.

9. Beag an t-iongnadh reic a rúin
don leic, 's a tiomna ar gach tír ;
ní hé[2] as labhra don Lia Fáil
cia dana[3] cáir[4] adhbha Ír.

13. Laoich armtha bha ua na mBrían,
ní fuar leis an mBanbha a mbádh ;
geata umhal don reacht ríogh,
do chleacht díon Uladh a n-ágh.

17. Re feadh taistil Tolcha[5] an Trír
na comhtha i n-aisgidh ní fhúair ;
sí aige 's gan í 'na láimh
cáin an tí dob fhaide uaidh.

---

MS. 24 P 33, lch. 188. *Tá an file ag moladh Airt Uí Néill as ucht a fhéile dona filíbh, agus ghá ghríosú chun ceannais d'iarraidh, rud go raibh an ceart aige dhó.*

[1] dioghuin : riogh*aibh*. [2] ni he.

[3] *leg.* ' daná ' *diúltach ' dan '* ; .i. ' *nach cóir dhó.'*

[4] cóir. [5] tolca.

21. Malairt datha uaidhe ar úr[6]
an t-achadh[7] gur nuaidhe a níamh;
téid[8] Art re a ágaibh[9] i n-ágh,
ní bán do fhágaibh gart[18] gliadh.

25. Re a dhlús tiaghair[10] ar fhud n-áigh,
an riaghail da cur ó chiaigh,
do bhean[11] ceas naoidhion d'íbh Néill
nárbh fhes[12] d'fhéin Gaoidhiol i ngliaidh.[13]

29. Cuingidh Eamhna is éadrom[14] suan
go nderna in gach énfhonn[15] eól;[16]
dob fhiú[17] a obair fa ghart[18] glíadh,
nár iarr Art ré gcodoil ceól.

33. Mac Seaáin nírbh iarrtha[19] a iocht
ré ngleoágh go ngiallfa an smacht,
'san rian nár hoireadh re a ucht
i ngurt gliadh dob oiremh Art.

37. Da gheis gan chongmháil a chruidh;
do bheir don tromdháimh a dtail;[20]
gan bronnadh ní bhí 'na thigh
acht ní nach sir ollamh air.

41. Na cethra na bleidhe bhúaidh
do gheibhthior[21] 's a n-eachra[22] ót fhéin;
gibi[23] heile dháile dhóibh
fáinne[24] óir ní cheile ar chléir.

45. Macruidh Line ad chenn i gcúan
dream leis nach sirthear[25] an síodh;
ar dtabhairt cána a gort gliadh
t'fhían go dána ort um fhíon.

---

[6] úir. [7] tachadh. [8] teid. [9] ógaibh. [10] tiaghar. [11] bean.
[12] nar bfes. [13] 'l' *os cionn na líne.* [14] eattrom.
[15] enfhon*n*. [16] éol. [17] do bfhiu. [18] gort. [19] nír bhiartha.
[20] a ttoil. [21] geibhthior. [22] sa neachra.
[23] gi bi. [24] fain*n*. [25] siorthar.

49. Géill uaisle beroir[26] go Bóinn,[27]
a ndechaidh do chuairte i gcéin ;
go dtáinic[28] sibh go fiadh bhFáil
giall i láimh[29] gach fhir dot fhéin.

53. Léige[30] leision sín i seól[31]
in gach tír go dtéighi[32] i dtrágh—
géill[33] an fhuinn Ulltoigh ná hiarr—
giall id luing luchtmhuir sa lán.

57. Fiú luadhail[34] bhur bhfaghla féin[35]
th'uamhan go dtarla ar gach tír ;
go brath[36] adhbhadh oile róibh[37]
nír chóir[38] adhnadh Toighe[39] an Trír.

61. A thochta at aghaidh ar áth[40]
comha do thabhaigh ar thriath ;
'na leith féin[41] do cuireadh críoch[42]
go bhfríoth let fhéin[43] fuighiol[44] fíach.

65. Ní le cách[45] na leaptha i luigh,[46]
a gclechtadh do ghnáth[47] do gheibh ;
tar éis lighe[48] ní lór[49] libh
ar ibh slógh Line do fhleidh.

69. A mheic[50] Áine ód techta i dtír[51]
da dtáille[52] dob eaglach úaibh ;
dot omhan nír dhúinte dháibh
cúirte[53] cáigh ar chomhar gcúain.

73. Gá[54] beag dod ghairm san réim[55] ríogh ?
do chéim tar a n-ainm ná hiarr ;
bheith it Ort[56] Aoinfher dob ál[57]
ar lár[58] Gaoidheal fa ghort gliadh.

---

[26] beror. [27] boin*n*. [28] ttainic. [29] laimh. [30] Leige.
[31] sin a seol. [32] tteigh. [33] geill. [34] Fiu luaghail.
[35] bfoghla fein. [36] bráth. [37] roimh. [38] cóir. [39] tighe.
[40] ath. [41] fein. [42] crioch : bfrioth. [43] le fein. [44] fuiguiol.
[45] cach. [46] aluidh. [47] ghnath. [48] eis luighe [49] lor : slogh.
[50] meic. [51] attir. [52] ttaille. [53] cuirte. [54] Ga.
[55] reim : cheim. [56] adtort, *agus* ' d ' *ar charet i láimh iasachta.*
[57] áil. [58] lar.

77. Ní fhuil do dhiomdha 'na dhiaidh[59]
nach dtiobhra fa thoil[60] do mhaoir ;
fillidh bráighe 'na brugh féin
ar ndul[61] fa réir dháimhe dhaoibh.

81. Seachnaidh fer dot omhan iad
tairthe na bhfeadh leat do lúb ;
ceann sluaigh ót omhain nír fhég[62]
an séd ar chonair fuair fúd.

85. Ioth i dtalmhuin, tes i sín,[63]
an mhallmhuir gan techt i dtráigh ;
do ghoid na sgoth ón Trian túaidh
moch do chúaidh grian ina gáibh.

89. Réd shilleadh gnáth[64] sleuchtuid síad,
na géga fa bhláth go mbíod ;
má tharla crann folamh fúd,
do lúb call do thoradh[65] thríod.

93. Ní mó torrchairthe[66] sreabh seng
tromthairthe feadh cenn i gcionn ;
congmhoidh grian an mhuir go mall
gur chuir barr le Fiadh na bhFionn.[67]

97. An chnú chumhdaigh, an idh[68] óir,
do bhir as na tulchoibh thúaidh ;
ar bhfaicsin lerg Locha Laoigh
nír mhaoín le cerd clocha cuaigh.

101. Ní[69] b*adh* amhra leis gach laoi
a bheith mur tharla ar a tí ;
más[70] é as fer do thealaigh Té
ní bhen sé acht i ndeabhaidh dhí.

105. Sgaoilid fáidhe fios a rúin
mur shlios gacha tráighe[71] thúaidh :[72]
gibé[73] ionadh i mbí Bóinn[74]
sí dha chóir ar siobhal slúaigh.

---

[59] dhiaigh. [60] toil. [61] ndol. [62] fhéch. [63] asín. [64] gnath : bhlath.
[65] tharadh. [66] mo toir chairthe. [67] bfion. [68] igh.
[69] Ni. [70] mas. [71] t*ra*ighe.
[72] athtúaid, *agus báthadh ar an dara* ' t '. [73] gibe. [74] boin*n*.

109. Gur dhearbhsan[75] iad in gach eing
tíad i ndeabhthadh druim ar druim,
tug rogha don té do thoill,
sé ag roinn na comha ar íbh gCuinn.

113. Dob uamhon dénamh 'na ndiaidh[76]
mur fheuchoid i n-uathadh slóigh ;[77]
ag cur anma ar fhine Néill
a fhile féin tarla ar thóir.

117. Tig loinnreadh 'na leacain ghil,[78]
d'eatal do foighreadh na fail,
beg díol a ghruaidhe do ghoil,[79]
ní loigh[80] síon[81] da fhuaire[82] air.

121. Trían Conghoil mur thiltior túaidh
congmhaidh gan tileadh gach tír ;
a bheith roimhe san ráith mhóir[83]
nír dhóigh le fáith[84] Toighe an Trír.

125. Sirthe cródha[85] cloinne[86] Néill
i gcoinne tóra ar gach taoibh,
líon[87] catha ón chonair do chuaidh
re homhoin[88] sluaigh Lacha Laoigh.

129. Lámh[89] le sgaoiltior seoid na sen,
gach aoinfher 'na ndeoidh[90] ag dul ;[91]
muna ní le[92] cléir a chrodh
ar a dtol féin do bhí a bhrugh.[93]

133. Gan ghuais gcréachta[94] ortha uaidh
comhtha ní gheubha ré nglíaidh ;
mór an tslighe dleaghair[95] dhóibh
fóir Line i ndeabhaidh na dhíaidh.[96]

D.a.r.o.i.gh.n.i.bh, &c.

---

[75] dhearb san. [76] ndiaigh. [77] sloigh. [78] gil. [79] goil. [80] luigh.
[81] sion. [82] fu*aire*. [83] raith moir. [84] nir dhoigh le faidh.
[85] crodha. [86] chloin*ne*. [87] lion. [88] homhon. [89] Lamh.
[90] ndeoigh. [91] dol. [92] le, *leathstuas ar charet, man. al.*
[93] do bhi a brugh. [94] creachta. [95] dleaghair. [96] dhiaig.

137. A ndáilfe[97] as deigheolus dí[98],
do cheimneochadh[99] Gráinne[100] gnaoi
riar tola[101] ar a breith dá mbé,
sé re Leith Mogha don mhnaoi.

141. Ní cheil iolmhaoine da n-úair,[102]
ní hionmhaoíte a mbeith gan bhéim,
da dreich[103] dhuinn, do bhrígh[104] a báigh
le mnáibh síl[105] gCuinn agus gCéin.[106].

145. Maicne Colla fa a cruth sliom,
aicme in gach rolla rug barr ;
rún feadhmfhosaidh[107] fa bhfuil conn,
tonn don fhuil Eadhrasoin ann.

149. Do riaghladh modha[108] na mná
ní hiarrtha moladh as mó,
gar eithne dha chéile is cnú
clú a fréimhe[109] reimpe dá ró.

D.a.r.o.i.gh.n.i.bh, &c.

---

[97] ndailfe. [98] di. [99] *Sic* MS. *leg.* ' cheinneochadh.'
[100] grain*n*e. [101] toile. [102] bfuaír. [103] dhreich. [104] bhrigh.
[105] mnaibh sil. [106] ccein, *agus* ' agus ' *roimis ar charet.*
[107] feadmfhosaidh [108] modha. [109] freimhe.

## XXXVIII

## NÍ D'AINBHFIOS MEALLTAR MAC SEAÁIN

Somhairle Mac an Bhaird cc.

1. Ní d'ainbhfios[1] mealltar mac Seaáin ;[2]
na seoid dháilios as dó tíad ;
maoine an eóin a healtoin Tuama
dá dheóin mealltoir[3] uadha íad.

5. Tabhach urruma i n-aois tsóisir[4]
do shíol Néill ní nuaidhe an stair ;
ráth na ríogh[5] dha thoil go dtiobhradh
ná bíodh[6] soin 'na iongnadh air.

9. Leabhair Chaisil is chláir[7] Macha
nír mheiste dhóibh[8] dol 'na leith ;
má fríoth[9] cairt nach léir do léghadh[10]
le fréimh[11] Airt do bhéradh[12] breith.

13. Gluaisid leis i laithibh[13] teannta
táin mhíleadh don mhacraidh shídh ;[14]
do an ó hEunna 'na armaibh
go car[15] seula ar adhbhaidh[16] nÍr.

17. Ferann cloidhimh cairt a shinnser,[17]
do shíol Néill do ba[18] nós gnáth ;
caidhe an tríath lerb áil[19] a éra
sgíath ar láimh í Éunna ar áth ?

---

MS. 24 P 33, lch. 190. *Dán eile d'Art Ó Néill, dá mholadh agus dá ghríosughadh chun cogaidh.*
[1] dainbfios. [2] Seaain. [3] mealltor. [4] tsoisir. [5] riogh. [6] na bioth.
[7] caisil is cláir. [8] dhóib. [9] ma frioth. [10] leighadh. [11] freimh.
[12] beradh. [13] alaithibh. [14] shidh. [15] cur. [16] adhbha. [17] sin*n*ser.
[18] Neill dob. [19] lér báil.

21. Ní hé amháin an mhedh le dtoimhseann
Trian Conghoił do chuir fa a smacht,
go breith 'na láimh ar fiadh bhFuinidh
an ghrian áigh do fhuirigh Art.

25. Do ghabh an Céidniall[20] cúig braighde
do bhreith an chluiche[21] ar chlár Té,
dá dtogradh naoi ngéill[22] do ghabháil
le mnaoi Néill dob anáir[23] é.

29. Buidhne amach ó mhacraidh Line,
an líon[24] tíad i dtighibh óił,
ní thoillid[25] fuil Earca i n-éntoigh[26]
leabtha amuigh go ndéntoir dhóibh.

33. Críoch[27] a thuruis[28] i dtoigh bannáił
bronnadh séd, 's ní seoid do ghabh;
nírbh fhiú a thol[29] da seuduibh suirghe
a dhol d'fhéagain[30] bruighne ban.

37. Cána troma an tráth nach n-uigheadh[31]
d'uillibh sgiath do sgaoilfeadh cailc;
taosga do chuaidh sé 'ná séna
gibé do smuain éra[32] Airt.

41. Eagna a bhfuil re foghluim gnáth*aidh*[33]
glioca a bhriath*ar*[34] gibé adeir;
do ghabh an chlíar[35] leisge labhra
fian Feirste má tharla asteigh.[36]

45. Do thoirbhir do thionól éiges[37]
d'eudáil biodhbhadh bruta sróil;
do bheir mac Áine don fhilidh
ar ghlac bráighe d'idhibh óir.

---

[20] cheidniall. [21] chluithe. [22] ngeill : Neill.
[23] onóir. [24] lion. [25] thuillid.
[26] anentoigh : ndentoir. [27] Crioch.
[28] atruruis, *agus báthadh ar an chéad* 'r.' [29] thoil.
[30] df*eac*h*ain*. [31] bfuigh*eadh*. [32] *leg.* sénadh : éradh.
[33] gnath*aidh*. [34] (? briath*ra*). [35] clíar. [36] astigh. [37] eicces.

49. Ualach catha ar chinél Eoghain
aighthe féinneadh[38] feirrde a dtlacht ;
téid do thes ón ágh 'na éideadh,[39]
snámh ar ess gurbh éigen d'Art.

53. D'fhuil Bhriain Bhallaigh biaidh san choigill
crithir aoibhle ó n-adhnann grís ;
má thug Temhair léim[40] tar líne
lenaidh[41] don fhréimh fhíre[42] arís.

57. Fogus trághadh[43] da dtuinn mhenmun
na meic ríogh *dá* rugois búaidh ;
créd as nár len triath dod thréidhibh[44]
do gheabh[45] le hiath Éibhir[46] d'uaim ?

61. Síad id longphort mur lucht frestoil,
forgla an teghlaigh go dtáir fíon,
fian Line cáit ina gcuire
file i n-áit an duine dhíobh ?

65. Do líon glíadh ní gheubhaidh seachad
go sníomh dornchar, go dáil[47] crann ;
meinic t'fhían ag tocht da threabhadh
do ghort[48] ghliadh gur beanadh barr.

69. Tabhach cána críche[49] heachtrann
an fheilm órdha[50] aseadh do sgailt ;
cró fogha ar do thaobh don tachar,
maor do chomha ar achadh Airt.

73. Lá[51] don chraoisigh 'na crann lúbtha[52]
ag léim[53] brogha bíoth[54] nár fheac,
caol an dá chrann[55] fúibh nár[56] filleadh
do bharr[57] dhúin gur lingedh let.

77. Rugais amach, a mhéin Seaáin[58],
seula dúithche[59] mur dhíol fiach ;
do gheibh síoth ót fhéin[60] da oighribh
críoch Néill[61] ó do thoirbhir tríath.

---

[38] feinneadh. [39] eideadh. [40] leim. [41] lenaid. [42] fhire.
[43] traghadh. [44] th*re*ighibh. [45] do geabh. [46] eimhir. [47] dail.
[48] gort. [49] criche. [50] ordha . . . sgoilt. [51] la. [52] lubtha. [53] leim
[54] bioth. [55] da chran*aidh* (?) [56] fuibh nar. [57] barr.
[58] mhein Seaain. [59] duithche. [60] sioth otfein. [61] c*ri*och Neill.

81. Tógbháil[62] airm nár iomchuir féinnidh,
as feidhm[63] laoich nár léigis[64] thort ;
ní léig le fer í as a hiomdhuigh
slegh do bhí go hiorghoil ort.

85. Do bhreatha maordha, a mheic[65] Àine,
éigcert d'fhógra[66] asedh do níad ;
súil re[67] lenmhuin na mbreath bheire
do mheabhruigh neach eile íad.

89. Dol i gcoimes do cherd bhféinnedh[68]
an bhfidir cách[69] cia do lamh ?
gan bheith libh ní béim dod bhuidhin,[70]
sibh ag léim[71] i mbruighin bhan.

93. Droiched[72] curadh do cherd gaisgidh
's do ghaoi dhonna dhoirtes crú ;
foghnuidh slegh re haghaidh h'iomchuir ;
sreabh chalaidh ní thiomchuil tú.

97. Do locadh leanmhuin an adhbhuir,[73]
ní fhuil biodhbha bhrises cuing,
ben gan omhan ag techt tríthe,[74]
nír bloghadh reacht críche Cuinn.

101. Barr a comhthaibh críche Temhra,
tairthe dhaoibh ag dol i méid ;
gibé call do bhaoi[75] gan bhlaghadh
a bharr faoi go talamh téid.

105. Fuaim gach srotha re slios gcalaidh,
ceol nach binne ó bharraibh mér ;
nimh a chnedh i gcuan nír chuimhnigh
fer 'na shúan ó fhuighlibh én.

109. Oiremh céachta ar chiomhsuibh bóchna[76]
beg nár thuit 'na thoirrchim[77] súain ;
gairid le fer an lá[78] leabhar
an fedh atá ag treabhadh túair.

---

[62] Togbháil. [63] feidm. [64] leigis. [65] meic. [66] eigcert dfogra.
[67] suil re (? *suil ré*). [68] bfein*n*edh. [69] bfidir cach.
[70] beim dod bhuighin. [71] leim. [72] droiced. [73] anadhbhuir.
[74] t*r*ithe : c*r*iche. [75] dobhi. [76] bochna. [77] na toirrchi*m*. [78] la : ata.

113. Téighid síona[79] srotha balbha ;
ar bhruach linne ní luigh sioc ;
do chúaidh fúibh san mhuir do mhíne[80]
go bhfuil súil na ríghe riot.

117. Síad ag tnúth mur theguid d'fhoraois
agha torrcha ó dtuismhid[81] laoigh ;
dá rann[82] énuigh ag cur chatha
fa dhul d'fhéghuin Lacha Laoigh.[83]

121. Éigse Fódla[84] feadh a ndíola[85]
dáilimh ionnmhuis fhine Néill ;
do bhac soin[86] an dol tar dligheadh
crodh ar thoil[87] na bhfileadh féin.

125. Re gráin sleighe is sí gan teilgen
triath ar ais ag éirghe[88] ó chách ;
téid[89] tré fher 's gan í[90] ina fhaicsin
ód chí slegh Airtsin[91] ar áth.

129. Roinn do chennus críche hÉibhir[92]
d'ua na mBrían do bhéra[93] chairt ;
saoir[94] da gcur ar obair Emhna
ar sgur chogaidh fhedhma Airt.[95]

133. Mó sa chách a gclechtadh foghla,[96]
fian Túama ní thréigfe a nós,
mur fúair sgéula ó íath[97] nár adhain,
truaill[98] í Éanna ar faghail[99] fós.

137. Síol Eoghain ós aicme Ghaoidheal,
an gnás riamh ní racha thart ;[101]
acht cáin do bhí[102] 'ga fhréimh[103] reimhe
ní réidh ar ní eile Art.

---

[79] siona. [80] mhine : righe. [81] o attuism*id*.
[82] 2 ran*n*. [83] dfechuin locha laoich. [84] Eigse Fodhla.
[85] andiola. [86] sin. [87] thol. [88] eirge. [89] teid. [90] i : odchi.
[91] Airtsi. [92] criche heimhir. [93] bhera. [94] saor. [95] Air.
[96] fogla. [97] (?) fhiadh. [98] (?) triall. [99] fogh*ail*. [100] Siol.
[101] ta*r*t. [102] chaín do bh. [103] fhreimh.

141. Gaisgeadh tóra tráth an fhedhma
d'Art Ó Néill ní nochtfa sí ;
an chaor shlóigh, do fhég[104] gach énfhonn,
tóir[105] da méd ní fhéghann[106] í.
N. í, &c.

145. A seoid oirdherca an uair bhronnus[107]
do bheir d'éigsibh earradh sróil,
Gráinne ní iarr ar a haindribh
ríar na dáimhe d'fhailghibh óir.

149. Inghen í Eadhra isí dhúisges[108]
drithle féile abhfad ó ghrís ;[109]
cinnidh Gráinne ar an ngairm reimhe
nach táire an t-ainm eile arís.

153. Ní gnáth lé[110] lenmhoin an bhandáil,[111]
i mbruighin ríogh[112] rug a mbúaidh ;
aithreach do mhnáibh béin[113] re bronnadh,
an réir dob áil d'ollamh fhúair.[114]

157. Maith na tréidhe da dtug annsacht ;
re haithne Dé[115] diallaidh sí ;
rún nach claon i gcoinne cionadh ;
do choille chaor n-iodhan í.
N.í.d.a.i.n.bh.i.o.s., &c.

---

[104] fhéch. [105] toir. [106] fhéchan*n*. [107] bron*nus*. [108] así dhuisges.
[109] o bhfad ó grís. [110] le. [111] ban*n*dail. [112] righ.
[113] mhnaibh bein. [114] fuair. [115] de.

## XXXIX

## BUIME NA HÉIGSI ART ÓG

Lughaidh, mac Ruaidhrí Dhuibh Í Eachaidhéin cc.

1. Buime na héigsi[1] Art Óg;
baoghlach liom é don Artód,
leaca ghlantrom[2] is gruaidh the,
a bhfuair[3] d'altrom na héigse.

5. Mac meic[4] Briain nach brisedh mionn
buime éigios fhóid Éirionn;
gidh[5] maith an forainm fuair Art,
roshnaidhm do chuaidh ós[6] cumhacht.

9. An ceudlá do canadh ris
gurbhé[7] buime an uird éigis,
fúigfe[8] an lása é 'na Art[9]
acht grása Dé 's a dhaonnacht.[10]

13. Ní cluiche[11] sugartha sin,
buime éiges guirt Ghaoidhil[12];
mó[13] as cruaidh[14] thrá ina thaidhbhsi
an lá fúair an forainmsi.

17. Dámadh[15] leis ó mhuir go muir
da gach taobh do Thrian[16] Conghoil,
mó congháir na héigsi dh' Art
'ná an mhéidsi d'fhoghbháil[17] d'umhlacht.

---

MS. 24 P 33, lch. 193. *Isé Art Ó Néill "Buime na hÉigse." Tá sé oilte i n-ealadhain na bhfilí. Is baoghlach ámh, a chreachadh agus a bhochtnú d'iarraidh a ndoimhianta do shásamh, agus gan aon Mharbhán len' ais mar bhí ag Guaire mhac Colmáin. Ní fhéadfa sé a seasamh gan chíos dúithchí eile.*

[1] heigsi. [2] glantrom. [3] o bfuair. [4] mheic. [5] ge
[6] os. [7] gurbe. [8] fuigfe.
[9] *cleas ar an bhfocal:* Art, *an ainm:* art .i. *cloch.* [10] daon*nacht.*
[11] cluithe, *passim.* [12] ghuirt Gaoidhil.
[13] mo; (? móide; *siollabh ar easnamh*). [14] 'r' *os cionn charet.*
[15] Da madh. [16] trian. [17] dfoghbhail.

21. Tuitfidh leo nó léigfidh[18] dhe ;
cúis bháis altrom na héigse ;
cur re a ndocroibh, dáil doghra,
táin go bhfocluibh foghlomdha.[19]

25. Maith chreidim nach gcualaidh Art
tromdháimh Guaire i gcrích[20] Connacht,
fán aithchléir nárbh egal lais
nó caithréim[21] dreagan Durlais.

29. Tromdháimh Éirionn[22] leath ar leath
gluaister leo a los a n-ainbhreth
go teach Ghuaire, acht gér ghníomh[23] tenn,
da ndíol uaidhe gan fhoirchenn.

33. Faoilidh rompa gnúis Guaire
feadh a ré mur fher éanúaire ;
re dreich ndualoigh fá serg sriobh
gérbh uamhain[24] ferg na bhfiledh.

37. Dob í[25] freagra gach fir dhíobh[26]
re faicsin aighthe an aírdríogh,
bíodh nár dhaighriaghail[27] don dáimh,
a ndíol d'ainmhianaibh d'fhagháil.[28]

41. Nír shirsiod dáil da dhocra
nach fríoth[29] go fiú a chomhochta,
acht gér dhoiligh í d'fhagháil,[30]
ar tí a oinigh d'iongabháil.

45. Each cnesghorm fa cúilfhionn[31] barr
's cosa fionna aga fulang
do mhíanaibh mná Seancháin sin,
acht gér[32] nemhcháir thrá[33] an toilsin.

[18] leigfidh. [19] 'dh' *i láimh iasachta ós cionn charet.*
[20] accrich. [21] caithréim. [22] eirionn. [23] ghniomh.
[24] ger bhuamhan. [25] Do bí. [26] dhiobh. [27] dheighriaghail.
[28] dfaghail. [29] frioth. [30] dfaghail : diongabail.
[31] cuilfhionn. [32] ger. [33] thra.

49. Mian eile fhuair mun amsin,
sméra dubha i ndoaimsir,
dob fhearr blas agus boladh ;
a teann as ag ardughadh.

53. A ndíol[34] do mhuic fhirinn[35] fhinn
nach bérthar bhós go dílinn
do thorc[36] nach rugadh roimhe,
da pubal[37] olc iudoighe.

57. I ndóigh[38] nach biadh thiar[39] ná thoir
semróga an mhaide mhullaigh,
nír iarr acht neach gan náire,
mian le teach na tromdháimhe.

61. D'fhios a ghiolla i nGlionn an Sgáil
gluaisios Guaire mac Colmáin,
gairm nárbh adhnár[40] da fhine,
darbh ainm[41] Marbhán muicidhe.

65. Eugaoines ris lámh[42] do láimh
a mhíana troma ón tromdháimh,
crú a aighthe 's a ghnaoi 'na ghioll,
's do bhaoi ga n-aithne ós ísioll.

69. " Ná trághadh do thonn mheanma,"
ar Marbhán, " thrá, a thigherna ;
tes t'fhuile[43] do bhérsa a broid ;
do ghéubhsa uile a n-iarroid."

73. Tógbhus Gúaire an ghnúis chorcra,
go Dia um dhíon a hadhanta
rug a bhuidhe, breath na ndruadh,
a dhreach uile gur fhionnfhúar.

77. Dá mbeith gleann mur Ghleann an Sgáil
láimh[44] re hArt Óg mac Seaáin,[45]
i measg fhian lannbhán Line,
'na mbiadh Marbhán muicidhe !

---

[34] Andiol. [35] firin*n*. [36] torc. [37] pobal.
[38] Andoigh. [39] tiar. [40] nar bhadhnár.
[41] dar bainm. [42] lamh. [43] tfola. [44] laimh. [45] Seaain.

81. Ó nach fhuil,[46] eaguil liomsa
bheith d'Art Óg[47] san éigionsa[48];
trom sgoile a fódmhuigh na bhFionn
dob oire ar ógbhaidh Éirionn.

85. D'Art mac Seaáin[49] do mhes mé
gan ched gcreach gan chíos[50] tíre—
créd acht ró na bhfert bhféile[51]—
techt dó tar ar ndoimhéinne.[52]

89. Níor chás liom dá léigthí lais[53]
páirt[54] do chreich Cairrge Ferghais[55]
do chur thart um brúach[56] Banna,
go madh luath Art[57] ettorra.

93. Dá léigthí[58] d'Art uair eile
creach Dhúin,[59] tar a dhaoineighe,[60]
do roinn 's gach taobh don Tulaigh
ar dhroing do[61] fhaomh ealadhain.

97. Dá léigthí [62]d'Art siar ná soir,
do nós slechta Bríain Bhallaigh,
ó bhun Banna go hIobhar,
gan dul[63] alla ó éignioghadh.

101. Ó Iubhar[64] na n-inbher nglan
go doirrsibh Glinn[65] Con Cadhan
dá mbé[66] cead imdhechta[67] ag Art,
inghealta ónár[68] bhheg beodhacht.[69]

105. Ó Shliabh gCallann don taobh thúaidh
go hEas Craoibhe an fhóid fhionnfhuair,
ó'r[70] smacht mun budh suaimhneach sin,
nírbh uaimhneach d'Art ó éigsibh.[71]

---

[46] O nach fuil. [47] og. [48] eiccionsa. [49] seain.
[50] gan ced creach gan cíos. [51] féile. [52] ndoimeinne.
[53] da leigthi leis. [54] pairt. [55] Fergeis. [56] (?) bhruach.
[57] *MS* ar Art; *siollabh san bhreis.* [58] Da leigthi.
[59] dhuin. [60] dhaoineidhe.
[61] ar gach droing dar, .i. *ochtshiollbhach.* [62] Da leigthí.
[63] dol. [64] O niubhar. [65] ghlinne (8-*shioll.*) [66] mbe.
[67] imthe*cht*a. [68] onar. [69] beogha*cht.* [70] or.
[71] oneigsibh (? *ó'r n-é.*)

109. Dá dteagmhadh bhós ga bhais bháin
cead cuartoighthe[72] chlann gCatháin,
's gabháil thart re taobh gcalaidh,
badh[73] saor Art ó ánradhaibh.

113. Ag Art Óg, mar a aithre,
dá mbeith cead a gcuartaighthe
Dún an Aonuigh, Uaimh an Deirg,
saoraidh a ghruaidh mur ghlainleirg.

117. Ó Uaimh an Deirg, mheic Dremhain,
dá mbé[74] ag Art[75] go haithreamhail
sirthe ar gach leith taobh le tráigh[76]
nír shaor do chreich an Chorráin.

121. Ó nach bhfuil cíos ga chruth glan
ón Oilén[77] ó Ard Uladh,
um Loch Cuain, um lionnloch[78] Laoigh,
a ghruaidh d'ionnlach dob anaoibh.

125. Ó Loch Laoigh go Dún Droma
na coillte do chíu[79] ettorra
dá mbé[74] tol a n-airgthe ag Art
nír thairgthe cor re a chomhacht.

129. Caithfidh sé aigneadh aireach ;
an cháruid[80] 'san[81] comhaidheach
legaid siar a uille ar Art ;
fial gach buime tar bhochtacht.

133. Méd ainbhreath na héigsi[82] ar Art,
tréna ríomh[83] dóibh fa dhánacht ;
tiocfaidh am bhus aithreach dhi
clann nach maithfeach da mbuime.[84]

B.u.i.m.e, &c.

---

[72] curtoighthe. [73] do ba. [74] da mbe.
[75] Airt. [76] traigh. [77] oilen.
[78] "lionn" *tuas ós cionn charet, man. al.* [79] chiu. [80] charuid.
[81] sa. [82] heigsi. [83] 'riomh' *leathstuas, man. al.*
[84] i.e. 'muime' *don Uaim;* 'buime' *don Chomhdhúnadh.*

137. Cosmhuil d'inghin[85] Í Eadhra
géag nua d'fhiodh a hoileamhna
cia don ghéigsi do bhen barr
fa sheal don éigsi d'altrom ?

141. Gidh eadh, is[86] guais do Ghráinne
altrom trín na tromdháimhe
mur chuid mná[87] d'fhagháil ó Art,
d'anáir[88] gé tá 'na tochmharc.

145. Iomchóraidh d'fhocluibh bega
ruisg chiuine mur choirrleaga
cnes saoírfhinngheal[89] ón tearc toil
ar chlecht caoimhinghean Cathoil.

B.u.i.m.e.n.a.h.é.i.g.s.i. &c.

---

[85] dingin. [86] as. [87] mna. [88] donóir. [89] sháoirfhinngheal.

# XL

## ÉUDMHUR MEISI FA MHAC SEAÁIN

Domhnall Ó hEachuidhéin cc.

Eudmhur meisi fa mhac Seaáin,[1]
seabhac sealga Sléibhe[2] Mis;
adhbhur diomdha cor mo chéile;
iomdha ag dol i réidhe ris.

Atáid romhuinn ar tí a thochmhairc;
nach terc duine ag fadógh fúm,
munab áil bheith i mbun ghrádha,
dul 'na leith gur dána dhún.

Iomdha file go bhfraoch n-egna,
iomdha drécht ar dhioghluim ghloin
da shníomh[3] le mac súadh dar seisi,
do ghlac uam[4] ar dtreisi astoigh.

Fer ó Mhumhain[5] na múr bhfíonmhur,
fer ó Laighnibh don leith tuaidh,
agso an drem nár fhég[6] dar n-aircne,
tréd[7] do mheall ar nAirtne uainn.

Gach laoidh dhiamhair fhúair ó éigsibh[8]
tré Art Óg nírbh fheirrde[9] mé;
mo ghrés duaine dhó nach cumuim
do só i bhfuaire umainn é.

---

MS. 24 P 33, lch. 195. *Éad atá orm, adeir an t-ughdar, mar gheall ar a liacht dánta a cheapaid filí iasachta d'Art Ó Néill; agus gur dam féin is dúthchus bheith mar fhile aige. Sínfe sé láimh chun a dhuine féin cois baile; agus cuirfidh Gráinne Ní Eadhra i gcuimhne dhó sin.*

[1] mac Seaain. [2] sleibhe. [3] shniomh. [4] uaim.
[5] on Mumhain. [6] fhech. [7] tred. [8] fúair o eigsibh.
[9] nir bfeirde.

21. Ar mhac mheic Bríain ní bhí[10] a n-ainbhfios ;
aithnid dó[11] gach ní do níd ;
fa heolach é i n-áth na héigsi[12],
isé[13] an fáth rom-thréigsi thríd.[14]

25. Ní fhuilsion thrá[15] um thuillemh buidhe,
beithir Thuama thráchtus[16] sdair ;
croidhe inar luigh[17] a lán d'egna
rem dhán ní fhuil egla air.

29. Gidh éudmhur mé fa mhac Áine,
is éd fa áth re hucht slúaigh,
nó is glas ar chách um thrágh[18] torchuir,[19]
dámh do ghnáth ní oghthuir[20] uaidh.

33. Clanna fileadh gan fiú an ghiolla,[21]
gníomh[22] as mó do mhearuigh[23] mé ;
náir[24] lem a lighe[25] ag gach éinfhior
benn[26] mhire arna dhéineamh dhé.[27]

37. Ní bhíu[28] ag cogadh fa chenn maoineadh ;
maithimsi dhó a dhermod orm ;
bím do shíor[29] 'na ainm 's 'na urláimh,[30]
's bíodh dar ngairm i gcumhdháil[31] cornn.

41. Ní bhacum riar aoidheadh annamh
d'ua na ríoghraidhe ó Ráith[32] Truim,
's bíodh[33] réidh, mur as dlecht ón dligheadh,
fár gcert féin ar chineadh Cuinn.

45. Ó gach fhuil[34] dar fhás 'na thimchioll,
má tá[35] cion nó cuimhne ar chairt,
ní cás dúinn[36] go tenn a thagra :
lem ó gach glúin[37] agra Airt.

---

[10] bhi. [11] dhó. [12] heigsi. [13] ase. [14] thrid. [15] thra. [16] thrachtus. [17] luidh [18] th*r*aigh. [19] ttorchuir. [20] foghthuir. [21] fiu an giolla. [22] gniomh. [23] mhearaidh. [24] nair. [25] aluighe. [26] ben. [27] ar na dhenamh dhe. [28] Ni bhiu. [29] bim do shior. [30] urlaimh. [31] acco*mh*dhail. [32] riogh*raidh*e o raith. [33] sbiodh. [34] fuil. [35] ma ta. [36] duin*n*. [37] glún.

49. Mac Seaáin[38] is saormhac Áine
ionann d'fhiachoibh orthaibh[39] sinn ;
do lorg cinidh do bhun bháidhe[40]
dlighidh[41] cur a láimhe linn.

53. Léigmid dínn[42] a ndeachaidh thoruinn
tré thnúth an fhir stiúrus[43] stéd ;
mór an nert aoinfhir a uille ;
ní tearc aoidhidh uime ag éd.
É.d.mh.u.r, &c.

57. Ionann bés d'inghin Í Eadhra
is d'ua[44] na mBrian[45] bristi[46] gleó ;
searc na cléire íad re aroile,[47]
'siad re chéile ag loighe[48] leó.

61. Dá mbeith i ndán diúltadh mh'annsa
d'eó Line na linnteadh mbinn,
cúis[49] mo dhoilghe dearbhaidh Gráinne,[50]
cenglaidh d'oighre Áine inn.

65. Bean do mhaicne Mhogha Nuadhad[51]
nós a fir ní locthar lé ;
ní bhacfa sí an ní do nísion[52] ;
do chí[53] sí nach ísiol[54] é.

E.u.d.mh.u.r.m.e.i.s.e., &c.

---

[38] Seaain. [39] ortaibh. [40] báidhe. [41] dlighid.
[42] Leigmid din*n*. [43] stiur*us*. [44] sdua.
[45] ' mbrian,' *man. al. ar an gcliathán deas.* [46] mbristi.
[47] re roile. [48] luige. [49] cuis. [50] grain*ne*. [51] nuaghad.
[52] nision. [53] chi. [54] isiol.

## XLI

## AMHGAR BISIGH BÁS FLATHA

Amhgar bisigh bás flatha ;
leis cinntir crúas míoratha ;
mur as leis laghdaighther bail,
leis ardaighthear gach easbhaidh.

Mur dhearbhuid teadhma[1] is tacha,
olc bisigh bás ríoghfhlatha[2] ;
mairg ler fromhadh frémh da nimh ;
lén 'na chomhar[3] ní cluintir.

Le bás flatha, foirfe an fios,
tig gach lén bhus[4] lór d'aimhlios,
'na ghrinnfhios as gnáth sinne,
mhillios cách i gcoitchinne.

Da bhás tarthor tús gach leóin
is gheines orchra is éidreóir[5] ;
leis tar cert cinntior gach coir,
's mhilltior reacht agus riaghoil.

D'imtheacht flatha do réim ríogh
fásaidh gaoth[6] gorta is gairbhshíon,[7]
fásaidh 's gidh féile i laige,
's fásaidh déine is dochraide.[8]

---

MS. 24 P 33, lch. 197. *Dán marbhnaidh é seo ar bhás Airt Uí Néill (mac Seaáin, mhic Bhriain, mhic Feidhlimthe). Tá tagra fé leith dá bhás san insna nótaí príomháideacha san láimhsgríbhinn (lch. 32), ghá rádh go bhfuair sé bás an 25 lá den Mhárta 1677, idir a hocht agus a naoi a chlog san oidhche, agus é san seachtmhadh bliain seachtmhóghad dá aois. Bhí báidh aige lesna filíbh, agus file dob eadh é fein. Fuair a bhean .i. Gráinne ní Eadhra bás an 8 lá de mhí na Márta 1679.*

[1] teudhma. [2] rioghflatha. [3] len na chomhair. [4] bhús. [5] eittreóir. [6] fásoigh ghaoth. [7] gairbsıon. [8] docraide.

Tig do bhás flatha fíre
meath cnúais dusgadh doirbhshíne[9] ;
's neart i bhfoghłaibh, gá dás de,
tre bhás chodhnaigh gach críche.

Fásoid fós adhbhoir osnadh,
neamhghrádh cáigh 's a gcomhorsan,[10]
ní sgéł núidhe[11] um Bhanbha Bregh,
's dúile balbha do bhuaidhreadh.

Airde i sreibh, ísle i n-eathoibh,
annsa cháigh do chlaoínbhrethoibh ;
ró míoratha, i gcás ná[12] cuir,
ar bhás ríofhlatha ríomhthair.[13]

Rug oirne olc nárbh annamh,[14]
do dhearbhadh a ndubhramar,
tásg[15] flatha go nuaidhe anos,
tacha bhus buaine bheuros.

I sé[16] an t-ardfhlaith Art Ó[17] Néill,
Mac Seaáin,[18] maith gan mhímhéinn,[19]
ler dubladh tlás ar dtreisi,
ughdur na gcás gcráitesi.[20]

Da bhás tairnic síos re seal
torchur tonn tairthe coillteadh ;
ní fáth rúin nuaidhneimh na nél,
nó ar bhuaidhr*eigh*[21] d'úir is d'aiér.

Dhe táinic,[22] truaighe an pudhar,
grían is eusga i n-eundubhadh ;
an tuirrsi ca taobh nár[23] ghabh,
raon[24] na soillsi gur siabhradh ?

---

[9] dhoirbhshíne. [10] sa ccomhorsa. [11] núaidhe. [12] accás na.
[13] rioghfhlatha riomhtair. [14] nar bfan*n*amh. [15] tasg.
[16] Ase. [17] og o, *agus báthadh ar* ' og.' [18] Seaain.
[19] mímhéin*n*. [20] ccraitesi. [21] bhuaidhir*eigh*. [22] tainic.
[23] nar. [24] ráon.

49. Dhe thiocfus tásg[25] nach usa ;
truagh foirchionn[26] na foghlasa,
gach aonrath ar gcúl do chur ;
saoghlach an tnúdh[27] gar dturnamh.

53. Dha dhíth tig, toisg dob annamh,
gníomh,[28] 'na chló nach[29] gcualamur,
le roinert trén[30] gan taisi,[31]
lén oireacht is eaglaisi.

57. Dha dhíoth[32] fós tig is tiocfa
múchadh[33] aoibhe is aigionta,
san fhoirmsi um chaoimhlios ó gCuinn
an toirsi ar aoibhnios aguinn.[34]

61. Dhe thiocfas, mur tá[35] ar dteacht,
sgrios naomhord, díochur dillecht,
d'ulc na sgél tubhadh treabhthach,
lén brughadh is baintreabhthach.

65. D'ég[34] Airt ba ríoghdha[37] riaghail,
síol tuirrseach Néill naoighiallaigh,
crú ríogh[38] dob iontnúidh[39] 'sgach echt,
do iompúidh síon a soibhert.

69. Cumha Airt Í Néill aniodh
fada théid truaighe a haisdior,
a mairgnimh dá seachna sinn,
fa cheathra hairdibh Éirionn.[40]

73. Éire[41] an amhgair gidh í ann,
teasta a ciall, cóir nach marann[42] ;
túar dubhaidh an airc rér an
do chumhaidh Airt, 's ní hiongnadh.

---

[25] tasg.
[26] forchion*n*.
[27] tnúth.
[28] gniomh.
[29] nac.
[30] thrén.
[31] *ós cionn* ' treisi ' *dhá bhháthadh*.
[32] dioth.
[33] much*adh*.
[34] *os cionn* ' Éirion*n* ' *dá bhháthadh*.
[35] ta.
[36] Decc.
[37] rioghdha.
[38] cru riogh.
[39] iontnuidh.
[40] sinn : Eirionn ; *leg* sionn.
[41] Eire.
[42] mairan*n*, *agus báthadh ar* ' i.'

77. Dá chaogad rí do ríghibh[43]
is seisior i[44] seinlínibh,
ionann méin dóibh[45] is disi,
d'íbh Néill do fhóir uirrisi.

81. Mur sin nach iongnadh d'Éirinn[46]
mur tá um ionnua Úirfheilim[47];
maith 'na ndeoidh do[48] dheughfadh[49] dhi
na treoin nach seunfadh sisi.

85. Saorua Bríain charroigh chródha,[50]
aodhoire na honóra,
'sé uainn i Sgire na sgath,
budh húaill 'na croidhe a caomhthach.

89. Tumba clach codhnaigh[51] Line,
do líonadh[52] m'fháth oirbhire;
lán d'fhéile[53] d'uaisle agus d'iocht
's do réidhe an uaighsi is d'oirbhiort.

93. An mhórdha[54] an rath an riaghoil
's onóir shíl Néill Naoighialloigh,
'síad fóm i n-aonuaigh[55] is Art;
glór nach daoruaill adubhart.

97. An mhíonla[56] an mhaisi an mheanma,
an tromdha, an tlacht tighearna,
an gart gan úaill gan obadh
le hArt uainn do hionnlogadh.

101. An diadha an egna an umhla
an fhoghluim ard ughdardha,
féch[57] san uaighsi Airt Í Néill,[58]
's cairt na huaisle 's a hairdréim.

---

[43] riogh*aibh*, *agus báthadh ar* 'o.' [44] a *lastuas man. al.*
[45] mein doib. [46] deirin*n*. [47] ta um fhiónua uirfheidhlim.
[48] ndeoig do, *agus* 'do' *lastuas ar charet.* [49] dheuchfadh.
[50] chrodha. [51] chodnoig. [52] lionadh. [53] dfeile : reidhe.
[54] mhordha. [55] anuaonuaigh, *agus báthadh ar an chéad* 'u.'
[56] mhionla. [57] fech. [58] Neill : hardreim.

105\. Do só an fhéile 's an rath ríogh,[59]
do só an mhaith mhór gan mhaoithghníomh[60]
síos le craoibh fhonnghloin Uisnigh
san chomhroidh chaoil chumhoingsin.

109\. An cert an chaoimhe an chonnla,
an mhórdháil[61] an mhesardha,
eite lúidh 's tlacht ar dtreisi
le hArt fa úir mh'ainnisi.

113\. Fíonchrú[62] airdríogh[63] Innsi Breagh
's mórfhuil[64] ríogh[65] na gcóig gcóigedh,[66]
bláth saorshlat gan chiaigh[67] sgach cáil
i gcriaidh le saormhac Seaáin.[68]

117\. Rún sáimh gan chroidhe gcorrach,[69]
dalta tuath[70] is termonnach,
sén rathbhuaidhe, riar [na gcean],[71]
Athghuaire cliar is coinnmheadh.

121\. Reulta fhileadh fhóid na bhFionn,
mac meic Briain aithchreach Éirionn,[72]
sgáthán cléire[73] chraoi Logha
do chnaoi an fhéile i n-aontogha.

125\. Díoghruis[74] einigh aicme Néill,[75]
an rug leis cuid da chaithréim?
gidh fáth dér do dhortadh dhi,
fochtar a sgél do Sgire.

129\. Focht arís a dheimhin[76] di
an bhfuair sí 's a fhios aici
samhail an chuirpsi 'na cill?
tuigsi amhuil a hintinn.[77]

133\. Fionnua Briain mhóir[78] meic Féidhlim,
creach shuaithnidh[79] do Sheinéirinn,
cian bhus béd duine ós[80] daoinibh,
ég an ruire rathfhaoilidh.

---

[59] riogh. [60] mhaoighniomh; *an* 'gh' *anuas ar* 'dh,' *agus* 'n' *leathstuas ar charet; atharrú ó* 'mhaoidheamh.'
[61] mhordháil. [62] Fío*n*nchrú. [63] airdriogh. [64] smorfhuil.
[65] riogh. [66] ccoigedh. [67] ciaigh. [68] Seaain.
[69] saimh gan croidhe (?) corrach. [70] tuadh.
[71] *dhá shiollabh ar easnamh.* [72] eirion*n*. [73] cleire. [74] Diogruis
[75] Neill. [76] dheimin. [77] hin*n*tin*n*. [78] mhoir. [79] shuaithnigh. [80] os.

137. Creach ar chreich an t-égsin[81] Airt
lén ar lén, miste an mhalairt,[82]
díoth[83] coitchionn go ndáil ndecra,
foirchionn áir na huaislechta.

141. Cúis mh'orchra, m'adhbhar tathoimh
fuil ríoghdha[84] Chuinn Cheudchathaigh,
brat do thalmhuin más díon dí,[85]
gníomh[86] do fhalmhaigh an éigsi.

145. D'ég shaoirmheic Sheáain mheic Bríain,
craobh chnuais do fhás[87] a húirchriaidh,[88]
terc maoithbhreth le bronnadh bheas,
aoinchreach ollamh is éigeas.[89]

149. Fiú ar thairsiod da chéibh[90] gcaistigh
prímhchlíar an fhuinn Ulaidhsin,
techt 'na iodhnais nach dóigh dhí,[91]
a Róimh[92] ionnmhais is inmhe.

153. D'ionnmhus Airt airc na n-ollamh
baoghlach fós go bhfuaramar,
mó as dodhuing[93] i gcill a chur,[94]
nar fhill oruinn 'na amhgar.

A.mh.g.a.r., &c.

157. Seacht[95] mbliadhna[96] is sechtmhoghad slán,
's míle[97] is sé céd go comhlán,[98]
aois mhic Dé ré[99] n-oidhidh d'Art,
soighein bha ré san ríoghacht.[100]

A.mh.g.a.r.b.i.s.i.gh., &c.

161. Íosa Críost[101] da chaomhna i rath,
Aodh mac Briain, bráighe Ruarcach,
aigniodh fial nár[102] aontoigh olc,
mo ríar m'aontoil is m'annsacht.

---

[81] tegsin. [82] malairt. [83] dioth. [84] rioghdha. [85] mas díon di.
[86] gniomh [87] dfás. [88] huirc*ri*aidh. [89] eigeas. [90] cheibh.
[91] iodhnas nach doigh dhi. [92] roimh. [93] doghuincc. [94] amhghar.
[95] 'Sea*cht*' *dá bháthadh agus* 'ocht' *do sgríobhadh ós a chionn;* 1677 *man. al. ar an chliathán chlé.*
[96] mbliaghna. [97] mile. [98] comlán. [99] de re.
[100] rioghacht. [101] Iosa Criost.
[102] nar. *Ní bhaineann an rann so leis an dán ó cheart.*

## XLII.

## BEAG NÁR SÁRUIGHEADH SÍOL NÉILL

1. Beag nár sáruigheadh síol Néill[1];
beag díobhsan[2] nach úair oilbhéim[3];
táinig[4] an uairsi ar chlár Cuinn
a n-uaisle[5] fa lán lethtruim.

5. Gan gháir fhleadh, gan choirche ciúil,[6]
gan gháir shealg[7] ná téd[8] dtaighiúir,
gan laoidh[9] fhúar[10] rithlearg dha reic,
gan luagh na n-ilcheard n-oirdhreic.[11]

9. Ní clos caismearta catha
ga seinm ag sluagh Fionnmhacha;
d'iomad ceas um chaoimhlios[12] Bregh
ní feas aoibhnios a n-aithreadh.

13. Beg dhíobh[13] nach deachaidh uile
i mbeirt bhróin[14] 's i n-eolchuire;
cuid da gcneasghuin[15] da luadh l nn;
budh buan a n-easbhaidh d'Éirinn.[16]

17. Fiú[17] an tromlot tarraidh Éire[18];
is tearc feasta a fírchéile;
re gach seal mur soin uile,
ca bhfoil[19] fear a furtaighe?

---

MS. 24 P 33, lch. 199. *Marbhnaidh eile é seo ar bhás Airt Uí Néill.*

[1] nar saruigh*eadh* sioi Neili.
[2] diobhsan, *agus* ' san ' *leathstuas ar charet ae táimh iasachta.*
[3] bfúair oilbéim. [4] tainig. [5] anuaisle (? an uaisle).
[6] (?) *leg.* bhfleadh gan cnóirche gciúil. [7] (?) *leg.* sealg.
[8] théd. [9] laoi. [10] (?) *leg.* bhfuar. [11] noirdhei*r*c.
[12] caoimhlios. [13] dhiobh. [14] bróin. [15] ccneasguin.
[16] deirinn. [17] Fiu. [18] Eire. [19] ca bfuil.

21. Ní maith fós an fáth fa bhfuil
lethtrom[20] láimhe[21] ar fhuil Eoghuin,
gan file nó triath go teann
da bhfine fa íath[22] Éireann.

25. D'éis gach uilc dar éirigh[23] dhi
Éire bhocht i gcás[24] chráiti,
'sí[25] da crádh gun uile fher[26]
nár gan duine da dídean.[27]

29. Gan mheisnigh i macoibh ríogh
acht iad uile fa imshníomh[28] ;
do dhíth aoinfhir do chrú Chuinn[29]
Gaoidhil anú fa nemhshuim.

33. Dona sas dona[30] tharla,[31]
gan mheisnigh 'na lucht leanamhna ;
d'ua Bhriain[32] ba búan na bearta,
truagh 'na dhiaidh[33] na dilleachta.

37. Giorra saoghail cinidh Cuinn
tug Éire[34] fa lán lethtroim[35] ;
an bhfuil cabhair i ndáil[36] di
is aghaidh gach áir uirre ?

41. An deireadh uilc d'aicme Néill[37] ?
an tús nó an deireadh dhóibhséin ?
fán mBanbha más[38] búan a mbroid,
is[39] truagh mur tharla a dtreabhloid.

45. Síol Eoghain fa thuirrsi thruim
dh'éis an leomhain ó Liathdruim ;
do len síad don cheo chumhadh,[40]
ní beo íad ón urdhubhadh.

---

[20] letrom. [21] laimhe. [22] *arna atharrú ó* ' aníath ' *de láimh iasachta.*
[23] eirigh. [24] accas. [25] si. [26] fer. [27] didean.
[28] imshniomh. [29] Cuin*n*. [30] *sic* MS. (? *Donas as dona*).
[31] mur tharla, *agus báthadh ar* ' mur.' [32] Briain.
[33] truag na dhiaigh. [34] Eire. [35] letroim. [36] andail.
[37] Neill. [38] as (*uireasbha siollaibh*). [39] as. [40] cumh*adh*.

49. Do dubladh dioghbháil Gaoidheal,
tré Art Óg[41] da chomhaoidh*eadh*,
cridhe badh cathdhaingne um chion,
bile flathraighne féinniodh.[42]

53. Is[43] ciorrbhadh ball bás an fhir,[44]
breo cédfadh chloinne Mílidh,[45]
teasgadh cumpuir a gcridhe,[46]
easgur d'Ulltuibh dh'áiridhe.[47]

57. Mac Seaáin,[48] an fial[49] fosuidh,
nár[50] thuill diomdha a dhúthchusaigh,
searc na suadh an mín meardha,[51]
truagh ar dtír fán dtigherna.

61. Ní hé féin do hagradh[52] air
do thaoibh éigeirt[53] nó uabhair;
tug [a] ré[54] ceinnbhile cáigh;
sé da dheirbhfhine as dioghbháil.[55]

65. Do benadh dhínn[56] druim ar druim
na huaisle dob fherr aguinn;
budh[57] tenn fesda[58] na fala,
testa cenn ar gcosnamha.

69. Iomad buidhne[59] um cheann cuinnmhe
do chlecht[60] Art Óg rochuimhne,
is caidreamh saoirfher[61] fa seach,
's ag sgaoileadh aigneadh úaignech.

73. Eó Beannchuir na mbárc dtana,[62]
eó Feirsde is fhuinn Aontruma,
éo Line sreabhuaine sean,
's bile gealchúaine[63] Gaoidheal.[64]

---

[41] og. [42] fein*n*iodh. [43] As. [44] fir. [45] mil*idh*.
[46] accroidhe. [47] dh*ai*r*i*dhe. [48] Seaain.
[49] 'fial' *os cionn* 'faoilidh' *arna bháthadh*. [50] nar.
[51] me*rr*dha. [52] *tá* 'g' *i n-airde os cionn charet.*
[53] eicceirt. [54] tug re (*Siollabh ar easnamh*). [55] dioghbail.
[56] din*n*. [57] na budh, *agus báthadh ar* 'na.'
[58] dob fherdha *agus sgrios ar* 'dob.' *Bhí an line roimhe ag cur isteach ar Ó Uiginn annso; leg.* 'festa.'
[59] buighne. [60] cle*cht*. [61] shaoirfher. [62] tana.
[63] *amus lochtach* (?). [64] geadheal.

77. A mholadh ní docair dhamh
má[65] moltar duine ar domhan ;
cá mac ríogh[66] dob airde d'fhuil
do shíol Chairbre is Chobhthuigh ?

81. Ag sin i gcomhraidh go cruinn[67]
an t-aoínfhear dob fhearr foghluim
d'fhuil Néill Naoighiallaigh mur soin,
d'aoínriaghail 's[68] cléir an chrábhoidh.

85. Ní fhúair bás acht beatha bhuan,[69]
an tArt Ó Néill ní nemhthruagh,
a chaoineadh le céill[70] ní fhuil
do fhréimh Gaoidheal 's do ghalluibh.[71]

89. Ní clú bréige do cuireadh air[72] ;
ní raibh aguinn i nUlltaibh,
samhuil ar nAirt tíar ná thoir,[73]
an chairt as cian ar cumhoin.[74]

93. Nír ghein ó Chormac ná ó Chonn
fer dob fherr cert is comhthrom ;
lór a fhéile i n-úair fhedhma
ó fúair tréidhe[75] tigherna.

97. Barr tuigsi 'na cheann[76] do chuir ;
léightheóir gan locht a leabhruibh ;
barr dlighidh i gcenn í Chuinn ;
ca filidh ba ferr[77] foghluim ?

101. Iomdha i n-íath Uladh le seal
námha[78] is cara dha chaoineadh ;
mná an uairsi ag caoineadh í Chuinn,[79]
Gaoidheal dob uaisle[80] aguinn.

---

[65] mad. [66] riog. [67] accomhraidh chruin*n*. [68] i (?). [69] buan.
[70] ceill : fhreimh. [71] galluibh.
[72] *lochtach an líne seo* (? Ní brég clú do cuireadh air).
[73] tsíar na tsoir. [74] ccumh*aidh*. [75] treighe. [76] cean*n*
[77] do bferr. [78] namha. [79] i i Chuin*n*.
[80] *man. al. os cionn* ' fherr ' *dá ḃhathadh*.

Och ní raibhe riamh 'na bhrugh
[an] tuirrsi ar dhuine [ar] domhan,[81]
bró[82] chliar [is] rithlearg dha reic
do mhían na n-ilcheard n-oirdhreic.[83]

Is terc[84] aguinn codhnach cáigh
ó nach mair saorchlann Seaáin ;
an dáimh feasda ní mór mes
ó thesda a n-ól 's a n-aoibhneas.

Mór an easbhaidh Art[85] Ó Néill[86] ;
fada bhus[87] oireas eiséin[88] ;
tre fhíorúa[89] Briain sgaoileadh sgol,
's gach aoinfher fa chiaigh cumhadh.

Deigh-ghníomh Aichil[90] mhóir mic Péil
ní raibh 'na ainbhfes airséin,
an laoch ba cabhair catha
i n-aghaidh gach anfhlatha.

Measdar le cách, thrá,[91] gur thuig
ar chan Uirgil[92] is Ovid,
dlaoi rodhoilghe as díona[93] dhó,
's comhoirle[94] chríonna[95] Cható.

'Na chroidhe i dtaisgidh astigh
do bhí[96] teagusg Tuil Sicir,[97]
rúin díamhra agus[98] ceart calma,
reacht riaghla agus[98] ro-anma.[99]

Do bhí ag tabhairt a thoradh[100]
briathra fádh is feallsamhan,
a sgéith[101] 'na thuinn tuigsi asteagh
mur thuinn uisge tre íseal.[102]

---

[81] tuirrsi *ar* duine domhan, *agus* 'duine' *leathstuas ar charet.*
[82] bro. [83] nordheirc. [84] A as terc. [85] Airt.
[86] Neill. [87] bhús. [88] eisséin. [89] fiorúa. [90] Aichíl.
[91] thra. [92] Virgill. [93] diona. [94] scomhoirl.
[95] chríon*na* : 'a' *ar ceangal fé chois deiridh an chéad* 'n,' *i láimh iasachta.*
[96] bhi. [97] tuilsicir. [98] is. [99] ro anma.
[100] thoraidh : feallsamhain. [101] asgeith ; *leg* do sgéith (?). [102] iseal.

133. Gan cheisd 'na chuimhe do chuir
inntlecht Iuil 's Aris-totuil[103]
teagusg ríogh[104] 'na thuile ag teacht,
nó gur líon uile a inntlecht.

137. Mur[105] gach gníomh dar háirmheadh air
nírbh fhearr inntleacht Bhriain Bhallaigh ;
mac Áine is neamhnár anois,[106]
nír sgáile i seandhán seanchois.[107]

141. Tré oidhidh Airt [Óig][108] Í Néill
do dhorchaidh dreach an aiéir ;
tig d'fhearthain tiar agus toir[109]
gan mian treabhaidh[110] i dtulchoibh.

145. Barr cnúais ní fhuil ar fheadhoibh[111] ;
fírtherc[112] iasg ar inbheroibh ;
ní faicer mes na gcrann gcuir,
nó teas i n-am an earruigh.

149. Ní léir meas a crannaibh cuir[113]
tre bhás Airt Óig[114] i nUlltuibh ;
barr dubhaidh san ghréin gan ghoil
tre chumhaidh í Néill nároigh.

153. Na trí[115] tonna san taoibh thúaidh
guilid fa Art[116] i n-eunúair,
ní maoidheamh[117] maoith budh troma,
ag caoineadh laoich Liathdroma.

157. Bás iarsma Bríain Bhallaigh
meathaidh mes ar úrchrannuibh[118] ;
bheith folamh[119] ní ceilte ar chrodh,[120]
's[121] teirce i dtoradh na talmhan.[122]

B.e.g., &c.

---

[103] *agus* Aristotuil. [104] riogh.
[105] *Seoladh an rainn seo ar chliathán an leathanaigh san MS.*
[106] ni neamhnár anos (8 *siollabha*).
[107] a sean-ndán no a seanchos. [108] *siollabh d'uireasbhaidh.*
[109] tsiar is tsoir. [110] *amus lochtach* (? treabhthaigh).
[111] abfeadhoibh. [112] firtherc.
[113] *arna atharrú ó* ' na ccrann ccuir.' [114] oig. [115] tri.
[116] Airt. [117] mhaoidheamh (? *nír mh.*). [118] urcrannuibh.
[119] folamh, *ós cionn na líne ar charet.* [120] crodh. [121] is.
[122] *comhdhúnadh lochtach.*

161. Ocht[123] dég trí fichid go fíor
míle sé chéd a choimhlíon,
[sin] aois Meic Muire ar n-ég Airt[124];
ní brég don duine adubhairt.
B.e.g.n.á.r.s.á.r.u.i.gh.e.a.dh., &c.

---

[123] A hocht: '*seacht*' *badh chóir bheith ann.* [124] nég dArt.

## XLIII

## SGÉUL NUA NACH CABHAIR D'AR GCRÁDH

Sgeul nua nach cabhair d'ar gcrádh[1]
do ghlúais tre ghlanfhuil na Niall,
sgél annamh as domblas dúnn,[2]
dalladh súl gcorrghlas na gcliar.

Dearbhthar, le sgaoileadh an sgeóil,
deghmhac do saoileadh go sáimh
dubh tar an mbán lais[3] nach léir,
fa crádh d'íbh Néill[4] re hais n-áigh.

Lámh ar nár cheisd an cheisd chrúaidh,
beg ler bhádh[5] a bheith gan tsúil;
brat ar amharc[6] Airt Í Néill,[7]
céim d'ar n-airc radharc ar rúin.[8]

Súil[9] an rígheóin ó threibh Té
tig da sírcheó[10] súd ar gcnaoí;
ní do bhlogh[11] an croidhe im[12] chlí
a gloine is í ar ndol fa dhlaoí.

Nír ghnáth d'ulc 'na silleadh súd
an rusg do mhilleadh[13] re a méd;
nír[14] thuill a radharc d'Art Òg,
gart as ród d'amharc nír[14] fhéd.

---

MS. 24 P 33, lch. 201. *Dán a cheap file éigin don doille a tháinig ar radharc Airt Uí Néill 'na sheanaois. Béim súl fé ndeara é. Dob iongnadh dá dtagadh sé slán agus a liacht duine do fhéach air le holc.*

[1] ccrád. [2] duin*n*. [3] leis. [4] díb Neill.
[5] bhàidǹ. [6] amhar. [7] i Neill. [8] radarc ar ruin.
[9] Suil [10] sircheò. [11] ni do bhladh. [12] um.
[13] mill*eadh*. [14] nir.

Tig tré olc ar amharc[15] air
an rosg glasghlan arna ghoin,[16]
an bhas úr dob fhéile um fhleidh,
do neimh[17] an bhéime súl soin.

Súil mhillte, ar ar dhleightheach[18] dlaoi,
más ar dheighfher lingther lé,
cruth sliomghlan gan chlaon 'na chlí,
dá dtí saor dob iongnadh é.

Fear a thuigsi i slighthibh súadh
misde na sruithe nach slán,
fa breitheamh toghtha i gcúis,[19]
gnúis fhial ar nar dhorcha dán.

Mur do folchadh[20] slighe a suilt
cridhe na sgolmhac do sgailt,
cneasghoin na ndaoine a dhá[21] dheirc,
laoidhe ar ceilt tré easbhaidh Airt.

Iongnadh soineann acht síon fhúar
do thoighecht i dtíor[22] tré a chrádh,
's dá mbeith gomadh cnuaisterc[23] craobh
ón caol go tuaisgert i dtá*m*.[24]

Ní hiongnadh gan toirthe i dtrácht,[25]
's gan tiormmagh[26] 'na conair chécht,[27]
tar bharr sguir nár sgaoil an drúcht,[28]
gur bhrúcht[29] muir sgach taoibh[30] 's nár théch t.[31]

Nírbh iongnadh[32] cairrge ag caoi a shúl,
is an ghaoth go ngairge i nglór ;[33]
cúis iongnaidh, tre ua na mBrían,[34]
niamh nua ar a bhiodhbhaidh[35] da bhrón.

---

[15] amhairc. [16] ghlas ghlan ar na ghuin. [17] neim. [18] dhlightheach.
[19] accúis ; *siollabh ar easnamh* (? *fa breitheamh toghtha i gcúis cliar*).
[20] folcadh. [21] dha. [22] attír. [23] cnuais terc.
[24] atta*m* (? a dtámh). [25] attracht [26] tiorm mhagh.
[27] che*cht*. [28] nar sgaoil an dru*cht*. [29] bhru*cht*. [30] taobh.
[31] the*cht*. [32] Nir bhiongnadh. [33] ng*air*ge nglòr. [34] ua mbrían.
[35] ar bhiodhb*haidh*.

49. Cia an biodhbha[36] darbh aithnidh[37] é,
dar thaistil tiormmagh[38] Da Thí[39]
nó an chara[40] darab searc saoi,
nach caoi a dherc abhal ambí ?[41]

53. Mur tá an tArtsa i n-easbhaidh súl
an tansa is[42] teasgadh d'ar sén,
iarsma ar saoirfhear, dóigh[43] ar ndruadh,
fa tuar bróin sgaoileadh na sgél.

S.g.é.l.n.u.a, &c.

---

[36] bhiodhbh*ha*.
[37] dar bhaithnigh.
[38] taistil tiorm mhagh.
[39] dhathí.
[40] cara.
[41] *sic* MS.
[42] as.
[43] doigh.

## XLIV

## AN BEÒ DH'ÉINNEOCH DON FHUIL RÍOGH

An beó dh'éinneoch don fhuil ríogh
dh'éis ar bhean d'ulc is d'fhairbríogh
don chreachthóir go gcuing n-irsi
seachnóin an fhuinn Fheidhlimsi ?

Don fhuil ríogh bhós 'na beathoidh
an bhfuil, dh'éis gach inneachoidh,
suas, don ghasraidh i bhfód[1] Fáil,
óg ná[2] arsaidh ar admháil ?

Nó,[3] an bhfuighthí fós[4] le a ríomh
glóir[5] dhaonna d'fhuil na n-airdríogh
tar éis áir na bhfial bhfosoidh[6]
amháin fán fhiadh Eamhnasoin ?

Don fhuil ríogh ar ré soillsi
dh'éis tuitim ga tabhaighsi
an smúaintir duine don druing
do shuidhe ós[7] cnuaistreibh Chriomhthuinn ?

An bhfríoth ag fáidh nó ag fisidh[8]
mur iongnadh ga innisin
neach dhíobh do thoidheacht[9] i dteann,
roishliocht na ríogh do ráidhseam ?

---

MS. 24 P 33, lch. 202. *An bhfuil beó anois de shliocht Eoghain mhic Néill, tar éis an áir do rinneadh ortha, éinne a raghadh i gcabhair d'Éirinn ? An bhfuil trácht ag file nó ag fáidh ar dhuine aca ? Nó an dóigh go dtiocfaidh fós duine ? Do chuir Dia duine chuca anois. Cormac Ó Néill, mac Airt, a fhóirfidh Éire ar nós an tSeanchormaic.*

[1] abhfád. [2] na.
[3] No no ; *ní fuláir gan an báthadh d'áireamh.* [4] bhós.
[5] glór (? glór daonna). [6] bhfosoigh. [7] os. [8] fisig.
[9] thoigheac*ht*.

" An drong chéadna ar gcnú chroidhe
an gcuala, a fhir m'ionmhuine,
neach d'íbh Néill,[10] eachd dob usa,
do theachd i gcéim[11] chádhusa ?

Neach don druingsi adeirim ribh
an bhfuair tú i laoi nó i litir,
's cách i gcróilidhibh[12] 'na gheall,
ré mbráth d'fhóiridhin Éireann ?

Nochtoidh dhamhsa ar Dhia a dhuine,
id mhéin má tá[13] trócuire,
fuighleach áir um lios Lughaidh
íar sgrios cháigh an gcualabhuir ?

Nó an saoíle a theacht nó a thoidheacht[14]
laoch mhúchfus ar moghsoineacht ?
a fhir chumtha reacoidh rinn,
deacoir ar n-urchra[15] d'aichill.

Dealroidh grian i ndiaidh[16] dubhaidh ;
tig saoírsi i ndiaidh[16] docamhuil ;
sgaoil uaibh ar aba th'einigh,
úainn[17] ga fada fóireidhin?[18]

Laoch d'íbh Néill do theacht i dteann,[19]
gnáth turadh i ndeoidh díleann,[20]
nocht fa rún aimsir t'fhissi,
faillsigh dhúnn[21] a dhuinesi."

Silltear orm[22] lem fhear comhráidh ;
labhraidh go féigh[23] foculnáir
dar liom go fíorfhraochdha[24] a bhfrioch
riom gur mhíolaochdha ar meisnioch.

---

[10] dibh Neill.
[11] acceim.
[12] accroilidhibh : dfoiridhin.
[13] ma ta.
[14] thoigheac*ht* : modhsoineacht.
[15] norchra.
[16] andiaigh.
[17] uaín.
[18] foireidhin.
[19] díbh Neill.
[20] andeoigh dileann*n*.
[21] dhúin*n*.
[22] orum, *agus* ' u ' *leathstuas ar charet*.
[23] feigh.
[24] fiorfhráochdha : mhiolaochdha.

49. "An saoíltí, d'aibhle an uabhair,
nár fhéch Críost don chathshlúaghfhuil,
dream shlúaghabaidh chaithmhe cruidh,[25]
d'aithle a n-uaradair[25a] d'urbhuidh?

53. Do bhen tusa, truagh do dhíol,
do shúil d'fhiortuibh an airdríogh;
tré fhad d'íbh Cuinn[26] gan chabhair
lag an chuing do chlechtabhoir.

57. Do ní Dia gach dáil 'na ham,
do ní beó marbh[27] nach marann
do fhéch ar threibh Néill[28] náraidh,
beir ar céill, a chompánaigh.

61. Do chuir chuca go nua anoss
eunluibh íce as fherr fhoghnos,[29]
le ar chuir sé leighes a lot,
gibé cheiles 'na Chormac.

65. Nach bhfaicthí—slán gach samhail—
Cormac mac Airt ánradhaigh,[30]
gnúis chathurlamh[31] go gclú ngill,
anú ag athfhoghnamh d'Éirinn?

69. Gein bhisigh go mbúaidh gcomhruic
leanfus lorg an Chédchormuic,
cneas gnéishlim[32] gheubhos re a guth,
bheurus Éirinn a héagruth.

73. Béuruidh[33] anum san fhuil ríogh,
ní ba cás a n-uair[34] d'fhairbríogh;
ar mórthuir[35] re maidhm deacra
órfuidh ainm na húaisleachta.

77. Béuraidh[33] arís 'na riocht féin
beusa sena síol Saoirnéill,
dóigh asluigh cléire 's[36] cille,
's lasfuidh féile is fírinne.

---

[25] gach cruidh, *agus báthadh ar* 'gach.' [25a] bhfuaradar [26] dibh ccuin*n*.
[27] mairbh; *tacur déadhnach fán líne an* 'i.' [28] Neill: ar ceill.
[29] fhoghnois. [30] anraghaigh. [31] rathurlamh (*Uaim lochtach*).
[32] ghneishlim. [33] Bhéuruidh. [34] a bfuaír.
[35] ar mhorthuir. [36] is, *agus báthadh fé* 'i.'

81. Meudóbhaidh[37] sén is sonus
fuaigeóraidh an faltanus
biaidh gnaoi tré bheithir Bhanna
ar caoi fheithimh eatorra.[38]

85. Tuatha is eagluis is oirecht
deileóbhuidh re a ndeóroidhecht ;[39]
cosg daoirsi do dháimh deóradh ;
a saoirsi cáigh cúiteóbhar.[40]

89. Beurthur[41] bhós le ar mbrághuid ghill,
ua breathghlan Briain mic Feidhlim,
maith 'na tráth cabhoir 'na gcion,
cách a samhoil nach saoiltior.

93. Maighre léidmheach Locha Laoigh,
troigh re teann,[42] ucht re hanaoibh,[43]
éigne ó bhuinshreibh[44] Bóinne Breagh,
tuillmhidh glóire na nGaoídheal.

97. Cormac Ó Néill, nert gan fhíoch,
cladh tórann re teann[45] gcoigcríoch,
fer deighbheart sgach gníomh[46] le a ngeabh,[47]
díol ar eighreacht[48] a aithreadh.

101. Ar shén 'sgach dáil mur dherbhus,
maith tuilles a thighernus,
ar chosg duaidh[49] is doirbhniort cen,
ar bhuaidh oirbhiort is airrdhean."[50]

A.n.b.e.ó, &c.

---

[37] Meudobhuidh. [38] eattorra. [39] ndeoroighecht. [40] caigh cuiteobhar.
[41] Bheurtur. [42] re tteann. [43] re nanaoibh.
[44] eigne o bhuinsreibh. [45] ttéan*n*. [46] gniomh·
[47] le angabh. [48] oighrea*cht*. [49] duaigh. [50] *ai*rghen.

## XLV

## DÍOL TOILE CAOINMHEAS CORMAIC

Peadair[1] Ò Maolchonaire, mac Fir Feasa, cc.

1. Díol toile caoinmheas Cormaic,
laoch oirbhertach ághordhruic,[2]
croidhe fial is flaith ro clos,
maith a dhiall ris an dúthchas.

5. A dhúthchas maith as molta,
seasaidh sé go leóghonta,
san úairsi an cúlchas gan choir[3]
dúthchas na húaisle leanaidh.[4]

9. Planda compair Néill[5] neartmhair,
inneóin an iuil inntleachtaigh,
a ghuaisbhearta[6] i ngleó as lonn,[7]
breó na húaisleachta d'altrom.

13. Connmhaidh[8] seision súas mar so,
mac Airt Óig, ar gcrann cumhro,
an sgaith as béilbhinn 'sgach ball,
a mhaith d'Eirinn 'sgach anam.[9]

17. Ionann bhíd gach tan 'na thigh
laoich Connacht[10] áirsigh Oiligh,
sgach formshlat gan saobh[11] mur so,
's is[12] gaoth Cormac da gcaomhno.

---

MS. 24 P 33, lch. 225. *Lámh iasachta annso; b'fhéidir gurab é lámh an fhile féin é. Dán é seo ag moladh Chormaic Uí Néill. Áirmhíothar a gheiniolach siar go dtí Niall Naoighiallach. Tá an mhéidreacht lochtach thall 's abhfus.*

[1] Peadir. [2] ághordruic. [3] coir.
[4] *Uaim lochtach* (? ó Eamhuin). [5] Neill.
[6] a gluaisberta *agus báthadh fá* '1'
[7] (? ba lonn) *siollabh d'uireasbhaidh* [8] *leg*. congbhaidh.
[9] An*n*am. [10] Chon*nacht*. [11] Saob. [12] sas.

Sásaighthior[13] gach aon aca
da mhaith, mór na míadhmholta,
gan tlás[14] ros-tilidh an ghég,
sás a chinidh do choimhéd.

Deaghmhac Airt, uasal an drag,
crann dídin daoineadh fannlag,
grádh clíar as caomhfuile[15] Cuinn,
[an] caomhchroidhe fíal fulaing.

Bradán Banna do bhunadh,
eó Eirionn do chothughadh,
sínidh a theasda[16] 's a thoil
mílidh measda 'sna modhoibh.

Maith a cheart ar[17] cheart a shean,
mur as ceart ceart na sinnsear;
gach am gan chríne gan chol,
sann[18] a thíre do tháthadh.

Cuirfiod cumaoín chaomh gan tral
ar iarmhúa[19] Bríain, beach bríoghmhar,
cur neamhchas toirbheirt 'sgach teagh
don tsenchas oirdheirc airsean.[20]

Cuimeobh i ndán nach[21] dorcha
seanchas fisigh foghlomtha[22]
do sgaithfhios na slúagh fa seach
mhairfios go búan ar biseach.

Ó Chormac as caomh míanach
go Niall nósmhur Naoighíallach,
a ráidhiobh as réil[23] an rún,
do ghén[24] áiriomh a fhíorghlún.[25]

---

[13] Sasaighthior. [14] tlas. [15] cáomhfuile (*amus oghaim* ?).
[16] teasda. [17] air. [18] Sonn (?). [19] iarbhúa
[20] o*rr*dhui*r*c airsion. [21] nac. [22] (? fisidh bhfoghiomtha).
[23] rái*dhiomh* as réil : ghén, *amus lochtach*. [24] ghen.
[25] fhíorglún.

49. Mairfidh 'na dhíaidh[26] gan dolaidh[27]
seanchas a ghlún geiniolaigh ;
re a fhéghoin budh búan a bhladh
i mbéloibh súadh is seanchadh.

53. Do bhér tosach díoghrais dó
Cormac dil dragun Fearsta ;
in gach raon suason[28] mur sin
craobh as uasal an t-áisidh.

57. Cormac mhac Airt Óig gan oil
mhic Seaáin mhic Bríain bhronntoigh,
a luadh do leathadh[29] 'sgach leath,
ceathrar dar dhúal an t-eineach.[30]

61. Mhic Féilim Bacaigh go mbladh
mheic Néill mheic Cuinn an caomhchur ;[31]
dá[32] bhleidhioch do sgaith na sgol,
dá[32] fhlaith d'eineach is d'eangnomh.

65. Mic Aodha Buidhe ordhuirc fhéil,[33]
meic Briain Bhallaigh go mbúaidhmhéin,
ba[34] triúin nár chrannda fa chrodh,
dá phlanda iúil na n-uasol.

69. Mic Muirchertaigh nár chlaon[35] cíall,
mheic Énrí nár ob airmghliadh,[36]
dhá lígghil ba suim go seadh,
dhá chuim dídin na ndaoineadh.

73. Mic Bríain mheic Aodha na n-each,
mheic Domhnaill óig, laoch léidmheach,[37]
mheic Aodha Méith do bhiathadh brain,[38]
cliathchur[39] nár thréith ar thóraibh.

---

[26] dhíaigh.
[27] dolaidh : geiniolaigh, *lochtach.*
[28] ráon suasoin.
[29] leathadh : ceathrar, *lochtach.*
[30] *Uaim ar easnamh.*
[31] cáomhchur.
[32] da.
[33] *líne ochtshiollbhach.*
[34] ' ba,' *anuas ar* ' na.'
[35] nar cláon.
[36] airmghliaidh.
[37] leidmheach
[38] *siollabh sa bhreis.*
[39] bhiathadh : cliathchur, *lochtach.*

77. Mic Aodha áirmhim[40] 'na measg
an Macámh tréidheach tóinleasg,
crann taraidh,[41] cridhe[42] gan chailg,
cabhair a fhine ar iommairg.

81. Mic Muirchertaigh Moighe Line,[43]
mic Taidhg na n-each n-oirdnidhe,[44]
mheic Conchabhair caomh[45] an ghein,
tromchabhair gach aoin 'na aimsir.[46]

85. Mic Flaithbheartaigh fa caomh cruth,
mheic Domhnaill na ndamh[47] ndíomsuch,
an chlann nár dhúaithnidh[48] do dhul,
dá chrann súaithnidh na seanchadh.

89. Mic Aodha Athlamhan an t-óg,[49]
mheic Flaithbheartaigh na bhfíorród,
'sgach gleóghal suasan[50] go séigh,
dá leómhan uasal iaidséin.

93. Mic Muirchertaigh mhóir[51] donó,
mheic Domhnaill dar dhual Macha,
a chalggoin as léir do leath,[52]
séigh do ardoigh an t-eineach.

97. Mic Muircheartaigh, nár chlaon ceall,
na gcochall gcrúadhchaol gcroiceann,
'na am nír dhoimheallta a dhréim
an crann soineanta soiléir.

101. Mic Néill Ghlúnduibh[53] rí mar rail,
mheic Aodha Finnléith feasoigh,
an triún fa tréine 'sgach glonn
do stiúr Éire gan adom.

---

[40] airmhim. [41] toraidh. [42] croidhe.
[43] *ochtshiollabhach.* [44] nóirdnighe. [45] *sic* MS. (? *caoin*).
[46] *siollabh sa bhreis.* [47] ndamh. [48] nar d.
[49] Ochtshiollbhach (? Mic Aoidh). [50] Suasoin.
[51] *leg.* Mic Murchaidh Midhe dano ; *tá an dearmad céadna san Leabhar Eoghanach, agus is dócha gurab ann a fuair an file an liosta.*
[52] do neach leath, *agus báthadh fé* ' neach.' [53] ghlundubh.

105. Mic Néill Chaille gan choir,[54]
mheic Aodha[55] Oirdnidhe iodhoin,
meic Néill Fhrasaigh,[56] rí na reabh
do leasoigh lí na ndaoineadh.

109. Mic Fearghail, mheic Maoile Dúin,
mheic Maoíle Fithrigh[57] foltúir,
na meic fa tréine gan tlus,
meic i bhféile ba follus.

113. Meic Aodha[58] Uairiodhnaigh fhearbaigh,
mheic Domhnaill fhéil Ilchealgaigh,
mheic Moircheartaigh[59] ba séigh seang
ag féin oirbheartoigh Éireann.

117. Meic Muireadhaigh na sleagh sean,
mheic Eoghuin ceann na gcineadh,
an clothfhoithne fa maith méin,
sgaith chothaighthe gach ceinéil,

121. Meic Néill Naoighiallaigh fheasaigh,[60]
rí Éirionn gan uireasbhaidh ;
a shamhuil ní léir gur luigh,
séigh ba cabhair do chlíaroibh.

125. Niall Naoighiallach nár char croidh[61]
ceann bhur gcinidh, a chodhnaigh,
órcholl[62] 'sgach ardbhladh fa teann,
lóchrann Alban is Éireann.

129. Ó Níall suasoin, seól gan chol,
uras leanmhain na leóghan
in gach ród raghlan[63] gan rinn
go hAdhamh an t-óg foirtill.[64]

---

[54] *siollabh d'uireasbhaidh.*
[55] (? Aoidh).
[56] fhrasaigh : leasoigh, *lochtach d'amus.*
[57] Maoíl Fhithrigh.
[58] *Sic* MS. ; *leg.* Aoidh.
[59] muircheartaigh.
[60] fheasaigh : uireasbhuigh (*lochtach ón ogham*).
[61] nar char cradh.
[62] órchall.
[63] róghlan : hAdhamh (*lochtach d'amus*).
[64] *lochtach d'uaim.*

133. Ag sin bhur seanchas gan saobh,
a mheic Airt, a iúl macaomh,
a rathuir go nglíadh[65] gan ghomh,
ó'r nathair go Níall neartmhar.

137. Séd suirghe dar seanchas ghlic[66]
do dhealbh mé, molta an chroinic,
do mhuin ghráidh[67] dod ghrúaidh 'sgach alt,[68]
's a bhuaidh gan cháigh do Chormac.

141. Gabhaim oram mur iúl ghlan
senchus bhur sean do dhearbhadh,
dar searcbhrath séd[69] mo sheisi
san séd shearcach shuirgheisi.[70]

145. Cormac Ó Néill, rádh rolla,
míleadh leasa Líathdroma,
frémh neamhchas an chrú ór chin
a sheanchas, 'ga dú, is[71] deimhin.

149. Cú fíadhuigh as foirbhthe bladh,
leomhan oirbheartach iodhan,
do gach tréd as seasda so,
gég as measda 's as mórdho.[72]

153. Síol gCárthaigh,[73] síol gCéin, síol gCuirc,
síol gCearbhaill san óg orrdhuirc,[74]
's go mór gcrú n-uasal[75] n-oile
dan dú dúasa dréachtsgoile.

157. Díol a ghrádhuighthe a mhéin mhaith,
Cormac daoineach an deaghraith,
gég fhíal is flaithfhear an áigh[76]
ler mían caithiomh a chonáigh.

---

[65] go glíadh. [66] glic. [67] gráidh. [68] alt: Chormac (*lochtach*).
[69] sed. [70] shuirgeisi. [71] as. [72] mordho.
[73] Siol cCártha. [74] o*rr*duirc.
[75] nuasal : dúasa (*lochtach d'amus*). [76] *lochtach d'uaim.*

161. Comhrair coimhéda clú a shean,
croidhe nach cumhang aigneadh,
drithle re losgadh leicne,
mosgladh crithre coigeilte.

165. Go mba saoghlach síor go bráth
Cormac i gcéill 's i gconách,
an t-earr as buaine[77] go mbríogh,
ceann a chúaine do roidhíol.

D.í.o.l.t.o.i.l.e, &c.

---

[77] buain*ne*, *agus* ' a ' *leathstuas ar charet.*

## XLVI

## TUGAS TUILE TROMGHRÀIDH DHUIT

Tugas tuile tromghráidh dhuit
a mheic Airt Óig a Chormuic,
mór mo mhíchúis[1] óm chridhe,
dod ríghnúis ógh[2] ainglidhe.

Mo ghrádh dhuitsi aomhaim uaim
go crích[3] an bheatha bhiothbhúain,
ní doiligh an chairt do chluine,[4]
a oighir Airt is[5] Úgaine.

Atá agad re hathaidh,
a Chormuic uí Chuinn Cheudchathaigh,[6]
mo ghrádh mo mhian mo mheanma,[7]
a bhláth fial na fíneamhna.

Mar do líonus lán d'annsa,
do bhí amhras agamsa
an bile súairc do shoich ann
gur d'fhine Thúaith[8] Dé Danand.

Tárfas[9] damh, a chraobh chara,
gur tú Lúghaidh Lámhfhada
táinig re brégaibh binne
ó bháintigh[10] thrédaigh Thairngire.

---

MS. 24 P 33, lch. 239. *Dán é seo a chuir Tadhg Ó Rodaighe ag triall ar Chormac Ó Néill. Tá ainm an ughdair leis. Isé sgríbhinn an fhile féin atá ann, mar, an dá leathanach san* 239–40 *ba dhuilleóg fa leith ar dtúis iad, agus do feistigheadh annso insan leabhar iad nuair a bhítheas dá cheangal san. Níl an duanaireacht go cruinn ann. Is follus go raibh ag dul don ealadhntacht ba ghnáth ag na filidhibh. Níl tuairisg ar an mbliain nur ceapadh é.*

[1] michuis : righnúis. [2] mor : óg. [3] crich.
[4] *siollabh san bhreis* (? chairt chluine). [5] (? 's).
[6] *ochtshiollbhach.* [7] mo mian mo m.
[8] *sic* MS. (? Thuath). *Maithim don choigeart feasda.*
[9] Tárfás. [10] baíntigh.

Tárfas[9] damhsa uair oile
gur tú Sanbh an síodhoidhe,
nó Fionnbharr na dtreabh dtais,
nó Síodhmall na sleagh solais.

Ar[11] an treas fecht do smuaín sinn,
a dheaghfhlaith[12] uasail inghill,
ar[11] Aonghus dhéudhla dhána
go gcaomhlus breugtha bandála.

Do thornn fós mh'aigneadh[13] athaidh
ar Adhbhartach mhac Ioldhathain,
gurbé do bhrég uaim mh'annsa
sé tré chlúain do chonchlannsa.

Más deimhin nach díobh thusa—
na Tuatha Dé adubhrusa—
do dháil síad a ndíchealtair[14] dhuit,
a Fhíreachtair chláir Chormuic.

Sgoith dána, diamhair cleasa,
briocht seirce, iúl áineasa,
do mhúin siadsoin dot dhreich dhil,
a mheic fhialbhu[ig][15] úir Airt Aoinfhir.

A oighre dilios Néill náraigh,
a ghein oirdheirc ioldhánaigh,
géill Banbha ó dhligheadh dhuit,
[a] uí Néill chalma, a Chormuic.

A ua Seain, a shéig sealga,
a leomhuin rátha[16] Ríghchearmna,[17]
a thairbh tána, a threathan[18] tuile,
a chailg námha neartmhuire.

---

[9] Tárfás. [11] Air. [12] dheighfhlaith.
[13] mhaighneadh. [14] ndich*ea*ltair : fhíreactair.
[15] MS. 'fhialbhi[ ]' *ar chliathán an lgh.; a dheireadh do ghearradh le linn ceangail an leabhair; siollabh san bhreis.*
[16] ráta. [17] righch ; *siollabh san bhreis.* [18] threatan.

49. A onchoin Chlanna Aodha[19] Buidhe,
duitse[20] is dual a n-ionghuire ;
tréd Banbha fód dhíon ag dol,
a ghríobh chalma[21] gan chogal.

53. A iarúa Briain ó bhrúagh Banna,
leat is suirghioch saorchlanna ;
mionn[22] na naoimhchlíar dha rádh ribh
aoinmhían[23] na bhfádh 's na bhfilidh.

57. Cuirim, a leannáin leasa Luirc,
mo bheannacht chugaibh, a Chormuic,
is gabh a lé[24] i n-uair airce ;
uaim mé ar char comairce.

T.u.g.a.s., ⁊c.

—Tadhg Ó Rodaighe.

---

[19] *leg.* Chlann Aoidh (?). [20] dhuitse. [21] calma.
[22] mion. [23] aoinmian.
[24] alé ; *gluais ar an chliathán :* lé .i. ga[ ] ; *do gearradh an tuilleadh.*

## XLVII

## RÍG HÈREND A HAILIUCH

Tá an dán so le fagháil i sé láimhsgríbhinn ar m'eólassa ; (1) Rawlinson 502 (R) f. 88r (Facs. lch. 163a) ; (2) Leabhar Baile an Mhóta (B) (facs) lch. 79a ; (3) R.I.A. 23 D 17, lch. 48 (D) ; 24 P 33, lch. 99 (P) ; 23 G 12, lch. 184 (G1) ; 23 G 6, lch. 81 (G2).

Ní féidir téx amháin do dhéanamh díobh san uile, toisg a mhéid do mhalartuigh an litriú leis an aimsir. Táid Rawlinson agus Baile an Mhóta seannda san litriú ; D cuibhdheasach seannda, agus an chuid eile nua. Dá réir sin do cheapas gurbh fhearr dham dhá théx do shocrú, seancheann (A), agus ceann nua (B).]

### A

### CÉTRÍ ROGAB HERIND UILL

Flann Fína cc.

Cétrí rogab hÉrind uill
do shíl[1] Eogain a hEchdruim
in nathir[2] thuilchepthach[3] th*air*
Muirchertach m*ac* Muiredaig.

Domnall ina diaid nir[4] doim,
Forgus[5] indegaid[6] Domnaill,
Baetán[7] iar Forgus[5] na fál,
ocus[8] Eochuid iar mBaetán.

---

MSS. R *agus* B ; R *is bun dó. Isé is sine agus is fearr. Teidiol* R : ' Rém*inda* Ríg*ra*ide i*n*so sís *ocus* ríg h*Erend* a hAiliuch *prius*' ; B : ' do clandaibh Eogain m*eic* Néill a*n*dso, Flan*n* Fí*n*a cc.' *Ainm ughdair ag B amháin.*

[1] sil, MSS. [2] i*n*athir R, i*n* nathair B.
[3] thuilcheppa*ch* R, tuilcepthach B. [4] ní, B. [5] Fergus R.
[6] i*n*negaid R ; andeadaid B. [7] baedan B. [8] ⁊, MSS.

9. Colmán iar nEochaid na n-ág,
Aed Uaridnach[9] iar Colmán,
Suibni iar nAed ro·dedlad de,[10]
ocus Fergal iar Suibne.

13. Aed Allan aithle[11] Fergail
hisé rogab for Temraich ;
Niall frossach iar[12] nAed na ngiall,
Aed Oirdnidhi[13] iar nArdniall.

17. Niall Caille[14] iar nAed hille,[15]
Aed Findliath iar Niall Caille,[16]
Niall Glúndub iar nAed fhind fhial,[17]
ocus Domnall iar nDegniall.[18]

21. Atiat so slui*n*nim[19] do neoch
flaithi hÉrend a hAileoch[20]
da fer déc is cethrar[21] cain
ropo chlethchur[22] co cétaib C.[23]

25. Aided[24] Muirchertaig na mod
guin is bádud is loscod ;[25]
éc atbathatar hifus[24]
a meicc Domnall is Forgus.[27]

29. Baetán[28] mac Muirchertaig[29] maill
ocus Eochuid mac Domnaill
do·rochratar[30] i Temraich
la Crónán[31] mac Tigernaich.

---

[9] u*ai*r*i*dhnach, B [10] naed dedlaidh dhe, B.
[11] daithle B. [12] *for* B. [13] oir*n*nidi R ; ord*n*ite B.
[14] Kl*ne* R. [15] ille B. [16] Kaille R.
[17] fi*n*d fial B. [18] ndegnial R ; ndeigniall B.
[19] Atiadso sloi*n*dím, B. [20] hoiliuch B.
[21] t*ri* fir deg is coigiur B ; *acht tá an nuimhir cheart san spás leathan idir an rann so agus an rann roimhe. Is follus go bhfuil dhá chuid san dán so; an chéadchuid ag áireamh ríghthe Éireann a hOileach; agus an dara cuid dá innsint cionnus a fuaradar bás.*
[22] robo clechthor, *agus* ' ch ' *leathstuas ar charet*, B. [23] R *amháin.*
[24] Oidid B. [25] bad*h*ud*h* is loscud*h* B.
[26] eg adbat*h*atair ibos B. [27] fergus R. [28] Baedan B.
[29] muiredaich R. [30] dorocratar R, B. [31] cronan, MSS.

33. Do·rochair Colmán Rímid
la Locán didna dinnim ;[32]
éc[33] atbath 'na thich[34] trelmach
mo chara Aed Uaridnach.[35]

37. Suibni mac Fiachna[36] fuair gail[37]
rommarb Congal[38] mac Scandail ;
do·fuit[39] Fergal flaith Daire
i cath erlam Almaine.

41. Marbth*air*[40] Aed Allan na nhed[41]
i cath mall[42] maigi Seired ;
marb[43] Niall Frossach[44] na fleidi
ar lár Ia na ailithre.[45]

45. Atbath in rí[46] i sl*eib*[47] Fuait
Aed Oirdnidi narb ansuaircc ;[48]
robo[49] bainne do chéill chaimm
bádud Néill Caille[50] i Calainn.[51]

49. Hic Druim Inasclaing[52] na n-ech
atbath Aed Findliath fichtech ;
i cath Átha Cliath f*or* clud
do·rochair Niall [53] glan glúndub.

53. Atbath Domnall hoa Néill[54]
ar lár Aird Macha magréid[55]
ba ferr indás oc[56] Bóin bí
in bás do chóid[57] in cétrí.

C.é.t.r.í, &c.

---

[32] logan dilba nd*h*iním B. [33] dec B. [34] t*h*ig*h* B.
[35] uairid*h*nach B. [36] Colm*án* B. [37] g*h*ail B.
[38] ro*mar*b Suibne ; *agus* ' vel Congal ' *ar chliathán an cholamhain* B.
[39] *ll.* 39, 40 *ar easnamh* B. [40] Marbtar B.
[41] fle*a*d*h* B ; *gein. iol.* ' id ' *atá ann dar linn.* [42] mal, B.
[43] Marb*h* B. [44] f*ra*ssach B. [45] f*or* lar Hí i*ar* noilitre B.
[46] adbat*h* i*n* rig B. [47] sliabh B. [48] nirb*h*an s*h*u*air*c B.
[49] *ll.* 47–8 *ar easnamh* B. [50] *K*l*n*e R. [51] Kln. R.
[52] Ig druim Findasclai*n*d, B. [53] nial B.
[54] adbath a*n*d Domnall O Néill B. [55] Ardmacha maigréid B.
[56] Ba ferr nasac Boind bi, B.
[57] dochoig. *Gluais don rann so ar chliathán an lgh B :* bás Dhomhnaill ui Neill Righ Eirenn, A.T. 980.

## B

## CÉIDRÍ ROGHABH ÉIRINN UILL

1. Céidrí roghabh Éirinn[58] uill
do shíol[59] Eoghain a hEachdhruim[60]
an nathair[61] thuilcheapach thoir,[62]
Muircheartach mac Muireadhaigh.

5. Domhnall ina dhiaidh[63] nír dhoim ;[64]
Fergus i ndeaghaidh[65] Domhnoill ;
Baedán[66] iar bhFerghus na bhfál,[67]
agus Eochaidh iar mBaedán.[68]

9. Colmán iar nEochaidh na n-ágh ;[69]
Aodh Uairiodhnach iar gColmán ;
Suibhne iar nAedh, dedhla[70] dhe,
agus Fearghal iar Suibhne.

13. Aodh Allan[71] d'aithle Fhearghoil[72]
asé roghabh for Teamhraigh ;[73]
Niall Frosach iar nAodh na ngiall ;
Aodh[74] Oirdnidhe iar nAirdniall.[75]

17. Niall Caille iar nAodh alle ;[76]
Aodh Finnliath iar Niall Caille ;
Niall Glúndubh iar nAodh bhfionn bhfial,[77]
agus Domhnall iar nDeighniall.[78]

---

MSS. : D, P, G1, G2. D *is bun don téx annso ; duine den cheathrar Máighistrí a sgríbh é (? Micheál Ó Cléirigh). Níorbh iongnadh liom dámadh sliocht* D *an dá* G. *Téigheann* P *siar go dtí* R, *mar a thespeánann* 'anathoir' *san tríomhadh líne.*

[58] Eirind D. [59] sil G1, G2. [60] heachdrum D.
[61] anathoir P. [62] tuilchepach toir D, G.
[63] dheacch*aidh* P. [64] ní doim D, G1, 2.
[65] indeadh*aidh* P. [66] Baedhan G 1. [67] bfal D.
[68] mBaodán P. [69] nagh D. [70] dedla D ; deaghl*aidh* P.
[71] allóid P ; dallan G1, 2. [72] Ferghail D.
[73] teamhroidh P ; themhraigh D. [74] Aedh D *passim.*
[75] ier ndeigniall D [76] ier nAedh D ; ale P.
[77] bfion*n* bfial P ; ier nAedh bfin*n* fíal D ; ier naeda na ngiall G 2.
[78] ier ndeigniall D.

Itiad so[79] sloinnim[80] do neach
flaithe Éirionn a hOileach:
dhá fher dhég[81] is ceathrar cain,
ro budh clethchur[82] go gcédaibh.

Oidhidh[83] Muirchertaigh na modh
guin is báthadh is losgadh;
ég adbathadur abhus[84]
a mheic Domhnall is Fergus.[85]

Bædán[86] mac Muirchertaigh mhoill
agus Eochaidh mac Domhnoill
atrochradar a Temhraigh[87]
la Crónán mac Tighernaigh.

Adrochair Colmán Rímhidh[88]
le Lochán[89] díolmhain dínimh;[90]
ég adbath[91] 'na thoigh threalmhach
mo chara Aodh Uairiodhnach.

Suibhne mac Fiachna[92] fuair goil
do mharbh[93] Conghal mac Scannail;
do thuit[94] Fearghal, flaith Doire,
i gcath adhbhal Almhoine.

Marbhthur Aodh Allan na bhfleadh
i gcath mall mhuighe Seireadh;
marbh Niall Frosach na fleidhe
for lár Í 'gha oilithre.[95]

Fuair a oidhidh i Sliabh Fuaid[96]
Aodh Oirdnidhe nár anshuairc;[97]
roba bainne[98] go gcéill gcaim[99]
báthadh[100] Néill Caille i gCallainn.

---

[79] Asíad sin P. [80] shloin*n*im P; sloin*n*em D. [81]. 11. fer decc D.
[82] cletcur D. [83] Oigh*idh* P.
[84] ecc at batator ab*us* D; (*leg* adbhathadar).
[85] trí mic Domhnuill iar bFerghus P.
[86] *an rann so ar easnamh* P. [87] *sic* MSS.; *leg*. i dTeamhraigh.
[88] Atrochair colman rimhe D [89] la locan D.
[90] dill*idh* dínibh P; diolmain dibhe D G 1, 2. [91] ecc atbath D.
[92] Fiach*aidh* P. [93] romarb D. [94] atbath D.
[95] hí iar n-oilit*re* D; ith agha oilithre P.
[96] Adbath an righ sin ar S. F., P; Fuair a chind G 1, 2.
[97] oirnidhe nior bhanshu*air*c. [98] robudh buin*n*e D.
[99] co ceill caim, D. [100] bad*adh* D.

49. Ag Druim Einesclainn[101] na n-each
Adbath[102] Aodh Finnliath fichteach ;[103]
i gcath Átha Cliath for cludh[104]
adrochair[105] Niall glan Glúndubh.[106]

53. Adbath thra Domhnall O Néill[107]
ar[108] lár Ard Macha moighréidh[109]
ba fearr inás, ag Bóinn bhí,[110]
an bás[111] do chóidh[112] an céidrí.
C.é.i.d.r.í, &c.

---

[101] *in*nasglaing D. [102] do tuit D [103] fightheach P.
[104] na ccludh D ; for chluidh P. [105] atrochair D, G 1, 2.
[106] glun nduibh P. [107] Atbath Dom*nall* .h. náir neill D.
[108] *for* D. [109] maighreidh, D ; moingreidh, *agus báthadh fá, 'n'* P.
[110] bi, MSS. [111] bas D. [112] doch*uaidh* D.

## XLVIII

## A BHEAN DO-NÍ AN TRUAIGHPHECADH

A bhean do-ní an truaighphecadh,
  dob fhearr duit déunamh lánchraois ;
adeuradh fear tuaithliosa
  nach mór gur bhrisis cátaoir.

Ar choir nach bíadh éifeachtach
  níor[1] chromtha dod chúl bhachlach[2]
ceannach ifrinn d'éinphecadh
  níor[3] mhór liom d'inghin t'athar.

Dámadh méith do phecadhsa
  faríor ní bhfuightheá[4] sgannail ;
truagh liom gan do theannfhocal[5]
  re a rádh i n-ifrionn agaibh.

Sealg ísiol con minéchta
  ortsa dob adhbhar masáin ;
mairg do bhíadh ag beigéracht
  ar[6] urball bheinnse Satáin.

Níorbh fhiú[7] do mhnaoi shimplidhe
  an ní fá a bhfuarais aithis ;
níor chéim do mhnaoi th'inneise[8]
  ifrionn d'iarraidh i n-aisgidh.

Más é díoth a aithearraigh[9]
  tug ortsa luighe ar mhíbheirt
gabhaidh Día gun anacair,
  ní bhía tusa gan dínid.

Ní hé dhuit budh céile dá gceaduigheadh Día
an té sin as taesga[10] ler pecuigheadh riamh
na faelchoin, a dhéidgheal na ndearc righin[11] liath
ar chaennach le héigion do beathuighior iad.

MS. 24 P 33, lch. 237. *Sgríbinn Chathail Óig Uí Chonchubhair atá ann.*

[1] nir. [2] bachlach. [3] nior. [4] bfuighthea. [5] theanfhocal. [6] air, *passim*. [7] nir bhfiú. [8] thinneisi. [9] aithiorrtaigh. [10] taesge. [11] rídhin.

## XLIX

## AOIBHINN DUIT A DHUINE BHOICHT

1. Aoibhinn duit, a dhuine bhoicht,
is[1] ré dhoirche dhoit an lá ;
ní thug tusa a luach do Dhia,
roimhéd[2] do phían ón ghrádh.

5. Do nemhghlóir ar ghlóir fán ghréin
ní thiobhradh sibh, níor bhéim ort ;
dod dhíomas, a dhuine leimh,
nach iongnadh libh a bheith bocht.

9. Do thaobh re sealad go sámh[3]
lomnán do ghlóir, lán do phéin ;
is[4] duine dona gan treóir
nach bíadh id dheóidh[5] ar an déirc.

13. Ní heagal leatsa acht béim súl ;
faide mhairios tú iná an ceó ;
aidhbhseach [le][6] cách méd do neirt ;
ní hionann sin 'sa bheith beó.

---

Ms. 24 P 33, lch. 237. *I láimh Chathail Oig Uí Chonchubhair atá sgríbhte ; agus níorbh iongnadh liom dá mb'é féin a ughdar so agus ughdar* XLVIII *chomh maith.*

[1] as. [2] *siollabh ar easnamh* (? ar roimhéd).

[3] saimh ; ' saimh ' *do sgríobhadh dhó ar dtúis ; caret do chur roimhe dho, agus* " foill " *do sgríobhadh ós a chionn ; annsan líne doth arraing tríd an bhfocal* ' foill.'

[4] as [5] ad dheoigh. [7] *focal éigin chun bealaigh annso aige.*

# INDEXA.

I.

AINMNEACHA DAOINE.

[Cialluighid na huimhreacha leathnaigh an leabhair. Níor tugadh an Réamhrádh san áirimh. Nuid: m. .i. *mac*; *ingh.* .i. *inghean*; (gein.) ainm go bhfuil a bheag nó a mhór de gheinealach leis i dtéx an leabhair; A.R.É., .i. Annála Ríoghachta Éireann; A.L.C. Annála Locha Cé. Tuigfear gan duadh na nuid eile].

A.

B.



C.

D.

L.



M.

P.



R.

## II

## AINMNEACHA ÁITE.

[Nuid: b., barúntacht; p., paróiste; Co., Conntae; Onom., Onomasticon Goedelicum; *Speed*, Speed's Map of Ulster, le fagháil ag *Mathews'* 'O Néills of Ulster'; *Lewis*, 'Topographical Dict. of Ireland'; *Lloyd*, alt san 'Kuno Meyer Miscellany'; *Reeves*, 'Down & Connor'; P.B., An tAth. Pól Breatnach.]

### A.



### B.

F.



G.

# CEARTÚCHÁN.

---

[Do shleamhnuigh roinnt earráidí, foríor, isteach san leabhar so le linn a chur i n-eagar agus a chur i gcló. Tá áireamh annso ar an méid do fuarthas amach roimh fhoillsiú an leabhair, agus isé is dóichí go bhfuil tuilleadh ann. Iarraim ar gach léightheóir an ceartúchán so do shocrú ina leabhar féin. Don Athair Pól Breatnach agus do Ghearóid Ó Mhurchadha is dual urmhór aca, agus táimíd buidheach díobh ar a son.]

Réamhrádh, lch. vii, l. 10 : *léigh* ' Ríoghraidh Chinéil Eoghain taobh amuigh de Chloinn Lochlainn.' (G. O M.)

Do., lch. ix, l. 8, *léigh* ' roimhe sin ' i n-ionad ' 'na dhiaidh sin.'

Do., lch. xv, l. 3 : *léigh* [é] nó [orm a neart].

Téx lch. 1 : " The O Domhnaill of the period was *Aodh*, m. Maghnusa, m. Aodha Duibh, m. Aodha Ruaidh &c." " The real name of the chief of Ìbh Eathach was Aodh, Sir Hugh Magennis." (P. B.)
Ní fíor a rádh go bhfuil an dá chóib den Leabhar Eoghanach, ná den dá thráchtas eile, ar aonfhocal, cé gurab é an fear céadna do sgríbh iad. Malartuighid uaireanta, go háirithe san fhilíocht. (G. Ó M.)

Lch. 2 : " The genealogy of the Earl of Kildare should run : Geróid Óg, m. Geróid Óig, m. Geróid, m. Tomáis, &c." (P. B.)

Lch. 3, l. 9 : an ' i ' idir *mic* agus *Aodha* do chur ar l. 10 tar éis *trostáin*.

Lch. 4, an seachtú l. óna bhun : *léigh* ' mhic Oilill Flainn Bhig.'

Lch. 5 : *del* nota 31.

Lch. 7, l. 3 : (?) cen slógh ; l. 12, ? rob, (G. Ó M.). l. 18 : *léigh* ' Mhullaigh an tSíodha ' Ainm áite é. Féachtar Mullagh na Sithe, Mullaghnashee at Ballyshannon (Onom.).

Lch. 8, l. 9 : *léigh* ' Flainn Bhig.'

Lch. 9, ll. 32–3 : ? i n-othar-lighe, (G. Ó M.).

Lch. 11, l. 27 : ' an ghilli gl*ain*,' Cóib A (lch. 99) ; ' ag Eogan an gille glan,' Cóib B. Tá an rann truaillighthe. (?) ghille ghlain : ó Ghulbain (G. Ó M.).

Lch. 14, l. 11 (agus nóta 155) : *léigh* ' aroile ' le Cóib B ; *ároora*, Cóib A. Do. l. 26 : *léigh* ' Ceirrbheoil.' Do. l. 8 : *Léigh* ' bliadhna ' nó ' bhliadhain.' Do. Nóta 149, ogulbhorb = feargach + borb, (G. Ó M.).

Lch. 38, ll. 16, 17 : *Léigh* Samhadh Tighernaigh.

Lch. 45, l. 2, l. 5 : Léigh Mac Con Allaidh, (P. B.).

P. 15 l 12 for [illegible]
51 l. 10 [illegible]

Lch. 53, l. 36: *Léigh* Raghnall Mac Domhnuill. Is dósan agus ní dá mhac .i. Raghnall Óg do ceapadh an Craobhsgaoileadh so na gColladh. Do cuireadh le chéile é san bhliain 1618 nuair bhí Raghnall i gceannus. Ní bhfuair Raghnall Óg gairm Marcuis go dtí an bhliain 1644. Fuair an t-athair bás 1636. Tá dearmhad dá réir ar lch. vii den Réamhrádh, (P. B.).

Lch. 59; Dán I, l. 11, *léigh* 'cia dhíbh': 'ad rígh' Do. l. 16, *léigh* 'sin is áig.'

Lch. 60: Do. l. 47: *léigh* 'feirrde dhuid.' Do., Nóta 8: *léigh* '=dtugthá,' (G. Ó M.).

Lch. 62, Do. 61: (?) 'dá chomholl,' (G. Ó M.).

Lch. 63, Do. ll. 119–20: (?) *Léigh* 'creidfidhir: gceirtshlighidh.'

Do., Nóta 56: Sidé brígh an dá líne: 'nuair a raghairse go Teamhair (san airdríoghacht) is easba misnigh a chuirfidh san ar Eamhain Macha (ar Ultaibh),' (G. Ó M.).

Lch. 70, Nóta, l. 2: Mairgréag, *recte* Fionnghuala. Fionnghuala Ní Chonchubhair dob ainm is sloinneadh dhi; agus is deimhin gurbh inghean í don Chalbhach Ó Chonchubhair, agus do Mhairgrég Ní Cheallaigh, (G. Ó M.).

Lch. 71: *Léigh* Cú Connacht Ó Fialáin.

Lch. 73: Dán, l. 61, *léigh* 'cleith coradh': Do. l. 67, *léigh* 'héadair,' (?).

Lch. 120, Nóta: *Léigh* Do Chormac Ó Néill, mac Airt Óig, mhic Seaáin, mhic Briain, mhic Feidhlimidh Bhacaigh.

---

[Tháinig morchuid eólais ón Dochtúir Séamus Ó Ceallaigh, acht bhí déidheanach lena chur i n-eagar an leabhair. Tá sé dá chur go cumair agam annso].

Réamhrádh, Lch. iii: Dúthaigh bhunaidh Cloinne Aodha Buidhe= Gleann Con Cadhan, Tuath Locha, dúthaigh Cloinne Domhnaill Duinn agus an Choill Íochtrach. Rinne Ó Donnabháin dearmad i dtaobh Cinéal Eochaidh. I mbar. Óghmaigh a bhí siad, agus Uí Fiachra seanainm a ndúthaighe.

Do., lch. xxxi: Feithmhiúir udhachta Cormaic Uí Néill .i. Charles, mac dearbhráthar do Chormac dob eadh é. Bí dearbhráthair ag Cormac .i. Seaán; agus bhí triúr mac ag Seaán .i. Énrí, Art, Charles.

Indexa; Daoine;

Aodh, m. Ogdhomhnaill, .i. Aodh Buidhe, m. Domhnaill Óig, m. Aodha Méith, m. an Mhacaoimh Tóinleisg.

Brian Carrach: ó Sgire Brághaide go Mullach Siúraradhain i mBaile na Sgríne, taobh thiar den Bhanna, sin dúthaigh Bh. Ch.

Niall Óg (Ó Néill), ó Chill a lacha (Killelagh), cuid de Choill Ultach.

Ó Neill, Domhnall, Mac Cuinn an Chaisleáin Riabhaigh, m. Néill, m. Bhriain Fhaghartaigh. Níl an gein. i gceart agamsa lch. 140.

Ó Neill, Sir Henrí, m. Néill Óig, m. Néill Mhóir, m. Aodha Coille Ultaigh, m. Feidhlim Bacaigh. Beirt mhac ag Sir Henrí sin, Niall agus Domhnall.

Áiteanna:

Ard Sratha: dúthaigh a bhí ann thart ar thearmonn na heaglaise. Níorbh aon bhaile amháin é.

Cois Úna: Taobh thoir de Abhainn na Fubhna a bhí an ceanntar seo, eadra sin agus an Mágh; taobh ó dheas de Dhún Geanainn acht gan theacht a fhad leis an Abhainn Mhóir.

Fhiodhbhaidh an : isé an leath thiar de bhar. Thuama Uacht. é.

Glenn Con Cadhan : ceanntar mór é seo, ó Shé Bhaile, Baile na Scríne go dtí an Tobar Mór agus ó Mhachaire Fiogad, beagnach, go dtí barúntacht Ciannachta. Is as, fa bhun Sléibhe gCalainn a rinne Aodh Iarla síothcháin le Mountseo 1603.

Loch na nAireadh : Is dóithche gurb é " Castle Dillon Lake " é seo, dhá mhíle thoir thuaidh ó Ard Macha.

Magh Calláin : b'fhéidir gurab é bun Sléibhe gCalainn i gCo. Dhoire é. Ba le treibh de Chloinn Aodha Buidhe é.

Tonndaoile : ní hí an " Torrent " í. An Torann é sin go bhfuil tagairt di A.R.É., A.M. 3657.

Uí Nialláin : b'é an chuid uacht. de bhar. Oneilland an Sean-Uí Nialláin.

Easnaimh ; Daoine :

Clann Eoghain, 161 ; (?) *Eoghan* m. Domhnaill, m. Néill Mhóir.

Clann Iliach, 163.

Mac Neill Óig, 160 ; Conn m. Néill Óig, nó, Brian Faghartach, m. Néill Óig, m. Néill Mhóir, m. Cuinn an Éaduin Duibh.

Ruarcach, 257.

Uí Donnagáin, 23.

Uí Méith, Co. Lughbhaidh, 18.

Áiteanna :

Aird .i. Aird Uladh, 160.

Loch Feadha : Flaithbertach Locha F. = F. Locha Adhar insna Geiniolaigh ; L. Fea, i bhfogus do Chora Críche, Co. Thír Eoghain, 28.

Magh Lughan : Muirchertach Muighe Lughan (nó M. Lughna nó M. Line). *Vid* M. Lugna *Onom.* ; Lughad, tá m. Lughad i nUíbh Tuirtre, 28.

Seo deimhniú na ndaoine a luaidhtear insna " hAnnala," Lgh 54–6 :
Aodh, mac Feidhlim Bacaigh, m. Néill Mhóir.
Brian, mac Feidhlim Bacaigh, m. Néill Mhóir.
Aodh Óg, m. Aodha, m. F. B.
Niall, m. Briain, m. F. B.
Niall, m. Aodha, m. F.B.
Aodh Óg, m. Cuinn, m. F. B.
Seaán, m. Briain, m. F. B.
Seaán Óg, m. Seaáin, m. Briain, m. F. B.
Niall Óg, m. Néill, m. Aodha, m. F. B.
Sir Henrí m. Seaáin, m. Briain, m. F. B.
Aodh Meirgeach, m. Néill, m. Aodha, m. F. B.
Sir Henry (an dara), m. Néill Óig, m. Néill Mhóir, m. Aodha, m. F. B.
Art Óg m. Seaáin, m. Briain, m. F. B.
Féilim Dubh, m. Seaáin, m. Briain, m. F. B.
Brian, m. Féilim Duibh, m. Seaáin, &c. (a mhac).
Seaán, m. Airt Óig, m. Seaáin, m. Briain, m. F. B.

---

Conn, m. Néill, m. Briain Fhaghartaigh, m. Néill Óig, m. Néill mhóir.
Conn Óg, m. Cuinn, m. Néill, m. Brian Fhaghartaigh, &c.
Domhnall m. Cuinn, m. Néill, m. B. Fh.
Féilim m. Tuathail, m. Néill, m. B. Fh.

---

Niall, m. Aodha m. Muirchertaigh, m. Néill Mhóir.

---

FALCONER, DUBLIN.

